6 Agus do ċonairc an bean go raiḃ an crañ añ a ṫorrad, maiṫ ċum bíḋ, agus taiṫneaṁaċ leis na suilib, agus iondúileaṁail le feicsint: do ġlac sí d'a ṫorrad, agus do iṫ sí, agus ṫug mar an g-ceadna d'a fear maille leiṫe; agus do iṫ sé.

7 Agus do fosgaileaḋ a suile air aon, agus do aiṫinadar go rabadar lomnoċd, agus d'ḟuaiġeadar duillṫe fige d'a ċeile, agus do riñeadar tuileaduiġe doib féin.

8 Agus do ċualadar guṫ an Tiġearna Dé aig siubal san garrda n-deis an meaḋoin lae: aċt d'ḟolluiġ Aḋaṁ agus a bean iad féin ó ḟiaḋnuise an Tiġearna Dé a measg crañ an ġarrda.

9 Agus do ġoir an Tiġearna Dia air Aḋaṁ, agus a dubairt leis: ca bfuil tu?

10 Agus a dubairt seision do ċuail me do ġuṫ añ sa 'goirt, agus do bi eagla orm, do ċioñ go raib me noċduiġṫe, agus do ḟolluiġ me mé fein.

11 Agus dubairt seision: Cia d'inis duit go raib tu noċduiġṫe? muna beit gur iṫ tu de 'n g-crañ do aiṫin mise duit gan iṫċeḋ.

12 Agus a dubairt Aḋaṁ, an bean ṫug tusa dam mar ċeile, ṫug sí dam de ṫorad an ċraiñ, agus d'iṫ me.

13 Agus a dubairt an Tiġearna Dia leis an mnaoi: Cad fa a n-dearnais so? Agus a dubairt an bean: Do ṁeall an aṫair niṁe me, agus do iṫ mé.

14 Agus a dúbairt an Tiġearna Dia leis an aṫair niṁe: de bríġ go n-dearnaiḋ tu so, ta tú malluiġṫe as an uile áirneis, agus as gaċ uile ainṁiḋe an ṁacaire: air do bolg siúbalóċtaiḋ tu, agus luaiṫreaḋ iossas tu air feaḋ laeṫe uile do beaṫa;

15 Agus cuirfiḋ mise naṁadas eadrad agus an bean, agus eidir do ṡíol agus a síolra: bruiġfiḋ

6 And the woman saw that the tree, in its fruit, was good to eat, and fair to the eyes, and delightful to behold: * and she took of the fruit thereof, and did eat, and gave to her husband, who did eat.

7 And the eyes of them both were opened: and when they perceived themselves to be naked, they sewed together fig-leaves, and made themselves aprons.

8 And when they heard the voice of the Lord God walking in paradise at the afternoon air, Adam and his wife hid themselves from the face of the Lord God, amidst the trees of paradise.

9 And the Lord God called Adam, and said to him: Where art thou?

10 And he said: I heard thy voice in paradise; and I was afraid, because I was naked, and I hid myself.

11 And he said to him: And who hath told thee that thou wast naked, but that thou hast eaten of the tree whereof I commanded thee not to eat?

12 And Adam said: The woman, whom thou gavest me to be my companion, gave me of the tree, and I did eat.

13 And the Lord God said to the woman: Why hast thou done this? And she answered: The serpent deceived me, and I did eat.

14 And the Lord God said to the serpent: Because thou hast done this thing, thou art cursed among all cattle, and beasts of the earth: upon thy breast shalt thou go, † and earth shalt thou eat all the days of thy life.

15 I will put enmities between thee and the woman, and thy seed and her seed: she shall

Ver. 6. From the first artful and unresisted suggestions of Satan to Eve to her fatal fall, the process of the temptation affords an instructive lesson not to stay and reason with the tempter.

Ver. 10. The consciousness of their nakedness, and their anxiety to hide it, were the melancholy effects of the disorder that sprung from their disobedience.

Ver. 12, 13. The frivolous excuses which they advanced for their transgression, were not such as a deep sense of sorrow would express.

Ver. 14, 15. As the serpent was possessed of the devil, as his instrument, those verses refer to both; the first to the natural serpent, and the second to the devil, that used it as his organ.

In union with the generality of Catholic interpreters and of the ancient Fathers, I have adopted the version of the Vulgate, *ipsa*, or "*she* shall crush thy head." In the vast collection of letters and dissertations that were addressed to his Holiness, in answer to his encyclical letter from Gaeta, on the subject of the Immaculate Conception, this celebrated text of Genesis is discussed with a force of argument, and variety of biblical learning, worthy of the best ages of the Catholic church. It formed, likewise, a prominent topic of theological interpretation in the great assembly of archbishops and bishops who met in November, 1856, in the Vatican, called together by his Holiness, preparatory to his issuing the final decree of the Church on the Immaculate Conception. I need not say, that the force of the text, in establishing the Virgin's immaculate conception, was not made to rest on the Vulgate reading exclusively. The argument rests chiefly on the perpetual enmity which from the beginning the Almighty had established between the woman—the Blessed Virgin; and the serpent—the devil; thus precluding his accursed friendship, or subjection to him, even for one moment. And as for *ipsa*, the woman, according to the Vulgate; or *ipsum*, referring to her seed, according to the Hebrew; or, finally, *ipse*, Christ himself, according to the Septuagint; the writers of the dissertations, as well as the speakers in our assembly at the Vatican, were free to adopt one or the other. As an illustration of this freedom of interpretation, I need only refer the reader to two dissertations—one by Petro Bigaro, and another by Pietro Gual: the former an advocate of the neuter gender, הוא, meaning the *seed*, to such a degree as to be almost intolerant of any other reading; the other an equally strenuous defender of the Vulgate version; and both equally earnest in drawing from their respective readings, arguments in favour of the immaculate conception of the Virgin Mother of God. See Pareri Sulla defenzione Dogmatica Dell immaculo concepimento della B. Virgini Maria. Parte terza, vol. vii. & viii. Roma, 1852.

* Eccli. 25. 33; 1 Tim. 2. 14.
† Isa. 65. 25; Mich. 7. 17; Isa. 49. 23; Psal. 72. 9.

sí do ċeann-sa, agus beiḋ tusa air ti a gortuġaḋ añ a sál.

16 A dubhairt fós leis an mnaoi: méideoċċaiḋ mé go mór do doilġios agus do ṫoirrċiosa; a n-doilġios béarfaiḋ tu clañ, agus beiḋ tu faoi ċuṁaċt d' ḟir, agus beiḋ aige-san uaċdaránaċt ort.

17 Agus a dubhairt sé le hAdaṁ: de ḃriġ go d-tug tu eisdeaċd do ġuṫ do ṁna agus gur iṫ tu de'n g-crañ, ar aitin mise ḋiot gan iṫċeaḋ, tá an talaṁ maluiġṫe mar ġeall air do ġnioṁ; an-doilġiós iosfas tu ḋí air feaḋ laeṫe uile do beaṫa.

18 Dríseoga fós agus foġḃanáin do bearfaiḋ sí duit; agus iosfaiḋ tu luiḃ na talman.

19 A n-allus d'eadain iosfaiḋ tu arán no go b-fillfiḋ tu ċum na talman; óir is airdí do baineaḋ ṫu; oir as luaiṫreaḋ ṫu, agus ċum luaiṫriḋ fillfiḋ tu.

20 Agus do ġoir Adaṁ Euba d'a mnaoi; de ḃriġ gur b' í maṫair an uile beo.

21 Do Adaṁ, agus mar an g-ceadna, d'a mnaoi, do riñe an Tiġearna Dia eadaiġ croicin, agus do eaduiġ sé iad.

22 Agus a dubhairt an Tiġearna Dia; Feuċ atá Adaṁ mar aon Diñ féin, fiosaċ maiṫeasa agus oilc: agus anois, d'eagla go g-cuirfeaḋ a laṁ amaċ, agus go n-glacfaḋ fós de ċrañ na beaṫa, agus go n-iosfaḋ agus go ṁairfeaḋ go braṫ.

23 Air an ádḃar sin do ċuir an Tiġearna Dia amaċ as an n-garrḋa Eden é do ṫaoṫruġaḋ na talṁan as ar d-tugaḋ é.

24 Agus do ṫiomain sé Adaṁ amaċ, agus do ċuir se air aġaiḋ garrḋa Eden Cerubiniġ agus cloideaṁ lasaraċ do iompoiġeaḋ añ gaċ uile ṫaoḃ, do ċoiṁeud sliġe ċraiñ na beaṫa.

crush thy head, and thou shalt lie in wait for her heel.*

16 To the woman also he said: I will multiply thy sorrows, and thy conceptions: in sorrow shalt thou bring forth children, and thou shalt be under thy husband's power, and he shall have dominion over thee.

17 And to Adam he said: Because thou hast hearkened to the voice of thy wife, and hast eaten of the tree, whereof I commanded thee, not to eat, cursed is the earth in thy work; with labour and toil shalt thou eat thereof all the days of thy life.

18 Thorns and thistles shall it bring forth to thee; and thou shalt eat the herbs of the earth.

19 In the sweat of thy face shalt thou eat bread till thou return to the earth, out of which thou wast taken: for dust thou art, and into dust thou shalt return.†

20 ‡ And Adam called the name of his wife Eve: because she was the mother of all the living.

21 And the Lord God made for Adam and his wife, garments of skins, and clothed them.

22 And he said: Behold, Adam is become as one of us, knowing good and evil: now, therefore, lest perhaps he put forth his hand, and take also of the tree of life, and eat, and live for ever:

23 And the Lord God sent him out of the paradise of pleasure, to till the earth from which he was taken.

24 And he cast out Adam; and placed before the paradise of pleasure Cherubims, and a flaming sword, turning every way, to keep the way of the tree of life.

## CAIB. IV.

*Stair Caṫain agus Abail.*

AGUS d' aiṫniġ Adaṁ a bean Euba: agus do ṫoirrċiġ sí, agus rug sí Cain, agus a dubhairt sí: do ġnoṫuiġ me duine o'n d-Tiġearna.

2 Agus rug sí arís a dearbraṫair Abel. Agus do ḃí Abel 'na aodaire caoraċ, agus bud sao-ṫruiġṫeoir talman Cain.

3 Agus n-deis fad aimsire do ṫarla añ, go d-tug Cain leis de ṫorrad na talman tabartas do'n Tiġearna.

4 Agus go d-tug Abel mar an g-ceadna de ċéad-ġin a ṫreuda agus d'a sult. Agus do ṫaiṫniġ leis an Tiġearna Abel agus a tabartais.

5 Aċt níor ṫaitniġ leis Cain, na a ṫabartais. Agus do ḃí Cain lán d' ḟeirg agus do ṫuit a ġnuis.

## CHAP. IV.

*The history of Cain and Abel.*

AND Adam knew Eve his wife: who conceived and brought forth § Cain, saying: I have gotten a man through God.

2 And again she brought forth his brother Abel. And Abel was a shepherd, and Cain a husbandman.

3 And it came to pass after many days, that Cain offered, of the fruits of the earth, gifts to the Lord.

4 ‖ Abel also offered of the firstlings of his flock, and of their fat: and the Lord had regard to Abel, and to his offerings.

5 But to Cain and his offerings he had no regard: and Cain was exceedingly angry, and his countenance fell.

* Apoc. 12; Infra, 49. 17; 1 Cor. 14. 34.
† Infra, 18. 27.

‡ Psal. 102. 14, and 22. 6; Eccli. 7. 12.
§ A.M. 2; Ante C. 4002. ‖ Heb. 11. 4.

6 Agus a dubairt an Tiġearna le Cain: cad fa bfuil tu feargaċ? Agus cad fa ar tuit d' aġaiḋ?

7 Naċ fíor ma ġniḋ tu go maiṫ, gur ṁaiṫ do ċuituġaḋ? aċt ma ġniḋtu go h-olc, naċ ṁ-beiḋ an peacaḋ gan maill aig do ḋorus? aċt beiḋ a ċlaon faoi do smaċd agus beiḋ cuṁaċt agad air.

8 Agus do labair Cain le n-a ḋearbraṫair Abel: teigmid amaċ: agus ṫarla 'nuair do ḃidar air an ṁacaire gur eiriġ Cain suas aṅ aġaiḋ Abel a ḋearbraṫair agus gur ṁarḃ sé é.

9 Agus a dubairt an Tiġearna le Cain: ca b-fuil do ḋearbraṫair Abel? Agus d'ḟreagair seision: ni'l ḟios agam: an ċoimeudaiḋe mo ḋearbraṫar mise?

10 Agus a dubairt an Tiġearna leis: creud do riṅe tu? Ata guṫ fola do ḋearbraṫar a sgreadaḋ orm-sa o'n talaṁ.

11 Agus anois ata tusa malluiġṫe air an talaṁ d'ḟosguil a beul le glacaḋ fola do ḋearbraṫar as do laiṁ.

12 An uair saoṫroċtaiḋ tu an talaṁ ni ṫabarfaiḋ feasda a toraḋ duit: a'd ṫeiṫṁeaċ agus a'd ḋeoruiḋe beiḋ tu air an talaṁ.

13 Agus a dubairt Cain leis an Tiġearna: is mó mo ċionta 'na go d-tuilliṅ maiṫeanṁas.

14 Feuċ diḃireaṅ tu me ó aġaiḋ na talṁan, aniuġ; agus falleoċtar ó d' ġnuis mé; agus beiḋid a'm' ṫeiṫṁeaċ agus a'm' ḋeoruiḋe air an talaṁ: mar sin cia biċ é da g-cassar leis me, ṁarfaiḋ sé me.

15 Agus a dúbairt an Tiġearna leis; ni aṁlaiḋ beiḋeas: cia b'e air biċ marḃfas Cain do ḋeanfar a ḟeaċd n-oiriḋ dioġaltais air. Agus do ċuir an Tiġearna ċomarṫa air Ċain d'eagla aon-duine da g-cassaiḋ leis é a ṁarbaḋ.

16 Agus do ċuaiḋ Cain amaċ 'ṅa ḋeoruiḋe ó aġaiḋ an Tiġearna agus do ċoṁnuiġ sé a d-tir taoḃ soir de Eden.

17 Agus d'aiṫniġ Cain a ḃean agus do toirrċeaḋ í, agus rug sí Enoċ: agus do riṅe sé caṫair, agus ṫug ainm uirre do reir ainme a ṁic Enoċ.

18 Agus do ġein Enoċ Irad; agus do ġein Irad Mehuiael: agus do ġein Mehuiael Metusael; agus do ġein Metusael Lamec.

19 Agus toig Lamec dis ban: aon diob d'ar b'ainm Ada agus an dara bean d'ar b' ainm Silla.

20 Agus rug Ada Jabel: do b' é sin aṫair na druinge do ċoṁnuiġeaḋ a m-boġaiḃ agus aig a bi curam airneise.

6 And the Lord said to him: Why art thou angry? and why is thy countenance fallen?

7 If thou do well, shalt thou not receive? but if ill, shall not sin forthwith be present at the door? but the lust thereof shall be under thee, and thou shalt have dominion over it.

8 *And Cain said to Abel his brother: Let us go forth abroad. And when they were in the field, Cain rose up against his brother Abel, and slew him.†

9 And the Lord said to Cain: Where is thy brother Abel? And he answered, I know not: am I my brother's keeper?

10 And he said to him: What hast thou done? the voice of thy brother's blood crieth to me from the earth.

11 Now, therefore, cursed shalt thou be upon the earth, which hath opened her mouth and received the blood of thy brother at thy hand.

12 When thou shalt till it, it shall not yield to thee its fruit: a fugitive and a vagabond shalt thou be upon the earth.

13 And Cain said to the Lord: My iniquity is greater than that I may deserve pardon.

14 Behold, thou dost cast me out this day from the face of the earth, and I shall be hidden from thy face, and I shall be a vagabond and a fugitive on the earth: every one, therefore, that findeth me, shall kill me.

15 And the Lord said to him: No, it shall not be so: but whosoever shall kill Cain, shall be punished seven-fold. And the Lord set a mark upon Cain, that whosoever found him should not kill him.

16 And Cain went out from the face of the Lord, and dwelt as a fugitive on the earth, at the east side of Eden.

17 And Cain knew his wife, and she conceived, and brought forth Henoch: and he built a city, and called the name thereof by the name of his son Henoch.

18 And Henoch begot Irad, and Irad begot Maviael, and Maviael begot Mathusael, and Mathusael begot Lamech:

19 Who took two wives: the name of the one was Ada, and the name of the other Sella.

20 And Ada brought forth Jabel: who was the father of such as dwell in tents, and of herdsmen.

---

CHAP. IV., Ver. 7. *But if ill.* The Almighty tells him, if he sins against his brother that he will be continually haunted by remorse of conscience; at the same time that, however strong the force of concupiscence, still he will be able, if he chooses, to conquer it.

Ver. 15. The atrocity of the crime of murder crying to heaven for vengeance, is eloquently described in this chapter; the attempt to take revenge for it is as clearly condemned. The mark by which Cain was distinguished was some frightful appearance, such as is generally the effect of a guilty conscience.

* A.M. 128; Ante C. 3876.

† Wis. 10. 3; Mat. 23. 35; 1 John 3. 12; Jude 11.

21 Agus bí aige dearḃraṫair d'ar b'ainm Jubal: do b' é sin aṫair luċt seinnim air ċlairseaċ agus orgain.

22 Agus Silla, mar an g-ceadna, do ruġ Tubal-ċain do bí 'n a ḟear casuir, agus na ċeardaiḋ an gaċ uile obair uma agus iaruin: agus buḋ deirḃriúr de Tubal-cain Naoma;

23 Agus a dúḃairt Lamec le n-a ṁnaiḃ, Ada agus Silla: Eisdiḋ le mo ġlór, a ṁna Lamec, eisdiḋ le mo ċaint, oir do ṁarḃas duine ċum mo loit agus óg-fear ċum mo ḋoċair féin.

24 Imroċtar díoġaltas faoi Ċain seaċt n-oiriḋ, aċt faoi Lamec seaċdṁoḋaḋ uair, seaċt n-uaire.

25 Agus d'aiṫniġ fós Adaṁ a bean a rís agus ruġ sí mac, agus ṫug Seṫ d'ainm air, aig ráḋ: d' ḋeonuiġ Dia dam síol eile an áit Abel, do marḃaḋ le Cain.

26 Agus do Seṫ ruġaḋ mac mar an g-ceadna, agus Enos do ġoir mar ainm air: ansoin do ṫosuiġ an duine so gairm air ainm an Tiġearna.

21 And his brother's name was Jubal; he was the father of all those who touch the harp and the organ.

22 Sella also brought forth Tubal-cain, who was a hammerer and artificer in every work of brass and iron. And the sister of Tubal-cain was Noema.

23 And Lamech said to his wives Ada and Sella: Hear my voice, ye wives of Lamech, hearken to my speech: for I have slain a man to the wounding of myself, and a stripling to my own bruising.

24 Seven-fold vengeance shall be taken for Cain: but for Lamech seventy times seven-fold.*

25 Adam also knew his wife again: and she brought forth a son, and called his name †Seth, saying: God hath given me another seed, for Abel, whom Cain slew.

26 But to Seth also was born a son, whom he called Enos; this man began to call upon the name of the Lord.

## CAIB. V.

Geinealaċ, aois agus bas na b-Patriarc o Adaṁ go d-ti Noaġ. Aistruġaḋ h-Enoiċ.

IS é so leabar geinealaiġ Adaiṁ: An sa ló an a r ċruṫuiġ Dia an duine: a g-cosaṁlaċt De do riġne sé e.

2 Fearḃa agus banḃa do ċruṫuiġ sé iad, agus do ḃeannuiġ iad, agus do ġoir Adaṁ d'ainm diob an sa ló an ar cruṫuiġeaḋ iad.

3 Agus do ṁair Adaṁ cead agus triocad bliaġan, agus do ġein mac an a ċosaṁlaċt fein, do reir a ḋealḃa; agus ṫug Set d'ainm air.

4 Agus do buḋ iad laeṫe Adaṁ tar eis Seṫ do ġeinġṁuin, oċt g-cead bliaġan; agus do ġein se mic agus inġeana.

5 Agus na laeṫe uile air ṁair Adaṁ buḋ naoi g-cead agus triocad bliaġan iad: agus fuair se bas.

6 Agus do ṁair Seṫ cead agus cuig bliaġna agus do ġein Enos.

7 Agus do ṁair Seṫ tar eis Enos do ġeinġṁuin, oċt g-cead agus seaċt m-bliaġna, agus do ġein mic agus inġeana.

## CHAP. V.

*The genealogy, age, and death of the Patriarchs, from Adam to Noah. The translation of Henoch.*

THIS is the book of the generation of Adam. In the day that God created man, ‡ he made him to the likeness of God.

2 He created them male and female; and blessed them: and called their name Adam, in the day when they were created.

3 § And Adam lived a hundred and thirty years, and begot a son to his own image and likeness, and called his name Seth.

4 And the days of Adam, after he begot Seth, were eight hundred years: and he begot sons and daughters.

5 And all the time that Adam lived came to nine hundred and thirty years, and he died.

6 Seth also lived a hundred and five years, and begot Enos. ‖

7 And Seth lived after he begot Enos, eight hundred and seven years, and begot sons and daughters.

Ver. 21. *All those who touch the harp and the organ.* Though the Hebrew original is rendered organ, the precise nature of the wind instrument is not ascertained. By the words are signified, stringed and breathing musical instruments.

Ver. 23. St. Jerome relates, that it was a tradition among the Hebrews that Lamech slew Cain through mistake, and then beat to death the youth who occasioned the fatal error. The peculiar difficulty of this passage is acknowledged by Martini, and all the commentators.

Ver. 26. By more solemn external rites and ceremonies; the knowledge of God and of religion having been transmitted from our first parents.

CHAP. V., Ver. 3. It is another remarkable instance of similarity between the Hebrew and Irish languages, that שָׁנָה, a year, means time repeated, and that sean means old, caused by the like revolution of time.

* Mat. 18. 22. † A.M. 130; Ante C. 3874.
‡ Wis. 2. 23; Eccli. 17. 1; Infra, 9. 6.
§ 1 Par. 1. 1. ‖ A.M. 235; Ante C. 3769.

8 Agus ba iad laeṫe uile Ṡeṫ naoi g-cead agus ḋá-bliaġain-déag: agus fuair sé bás.

9 Agus do ṁair Enos noċad bliaġan, agus do ġein Cainan.

10 Agus do ṁair Enos tar eis Cainan do ġeineaṁuin, oċt g-cead agus cuig bliaġna déag agus do ġein mic agus inġeana.

11 Agus ba iad laeṫe uile Enois naoi g-cead agus cuig bliaġna: agus fuair se bás.

12 Agus do ṁair Cainan seaċdṁóġaḋ bliaġan, agus do ġein Malalél.

13 Agus do ṁair Cainan tar eis Malalél do ġeineaṁuin oċt g-cead agus da ḟiṫċid bliaġan, agus do ġein mic agus inġeana.

14 Agus do ba iad laeṫe uile Ċainan naoi g-cead agus deiċ m-bliaġna: agus fuair sé bás.

15 Agus do ṁair Malalél tri fiṫċid agus cuig bliaġna agus do ġein Jared.

16 Agus do ṁair Malalél tar eis Jared do ġeineamuin, oċt g-céad agus trioċad bliaġan agus do ġein mic agus inġeana.

17 Agus ba iad laeṫe uile Malalél, oċt g-cead agus noċad agus cuig bliaġna: agus fuair sé bás.

18 Agus do ṁair Jared cead agus trifiṫċid agus ḋa bliaġain, agus do ġein Enoc.

19 Agus do ṁair Jared tar eis Enoc, do ġeineaṁuin, oċt g-cead m-bliaġan, agus do ġein ṁic agus inġeana.

20 Agus ba iad laeṫe uile Jared naoi g-cead agus trí fiṫċid agus ḋa bliaġain; agus fuair sé bás.

21 Agus do ṁair Enoc trí fiṫċid agus cuig bliaġana, agus do ġein Maturela.

22 Agus do ṡiúbail Enoċ le Dia agus ṁair tar eis ġeineaṁna Maturela, trí ċead bliaġan, agus do ġein mic agus inġeana.

23 Agus ba iad laeṫe uile Enoiċ trí ċéad agus trí fiṫċid agus cuig bliaġna.

24 Agus do ṡiubail Enoċ le Dia: agus ní raiḃ se le faġail: óir rug Dia leis é.

25 Agus do ṁair Maturela cead agus oċtṁo-ḋaḋ agus seaċt bliaġna agus do ġein Lamec.

26 Agus do ṁair Maturela tar eis Lameċ do ġeineaṁuin seaċt g-céad oċtṁoḋad agus ḋa blia-ġain, agus do ġein mic agus inġeana.

27 Agus ba iad laeṫe uile Maturela naoi g-céad trí fiṫċid agus naoi bliaġna: agus fuair sé bás.

28 Agus do ṁair Lamec, cead oċtṁoḋad agus da ḃliaġain agus do ġein mac.

29 Agus do ġoir Noaġ d'ainm air; a ráḋ: do ḃearfaiḋ se so sólas ḋúiñ añ oibir agus saoṫar ar laṁ air an ṫalaṁ do ṁalluiġ an Tiġearna.

8 And all the days of Seth were nine hundred and twelve years, and he died.

9 And Enos lived ninety years, and begot Cainan.

10 After whose birth he lived eight hundred and fifteen years, and begot sons and daughters.

11 And all the days of Enos were nine hundred and five years, and he died.

12 And Cainan lived seventy years, and begot Malaleel.

13 And Cainan lived after he begot Malaleel, eight hundred and forty years, and begot sons and daughters.

14 And all the days of Cainan were nine hundred and ten years, and he died.

15 And Malaleel lived sixty-five years, and begot Jared.

16 And Malaleel lived after he begot Jared, eight hundred and thirty years, and begot sons and daughters.

17 And all the days of Malaleel were eight hundred and ninety-five years, and he died.

18 And Jared lived a hundred and sixty-two years, and begot Henoch.

19 And Jared lived after he begot Henoch, eight hundred years, and begot sons and daughters.

20 And all the days of Jared were nine hundred and sixty-two years, and he died.

21 And Henoch lived sixty-five years, and begot Mathusala.

22 And Henoch walked with God: and lived after he begot Mathusala, three hundred years, and begot sons and daughters.

23 And all the days of Henoch were three hundred and sixty-five years.

24 And he walked with God, and was seen no more: because God took him.*

25 And Mathusala lived a hundred and eighty seven years, and begot Lamech.

26 And Mathusala lived after he begot Lamech, seven hundred and eighty-two years, and begot sons and daughters.

27 And all the days of Mathusala were nine hundred and sixty-nine years, and he died.

28 And Lamech lived a hundred and eighty-two years, and begot a son.

29 And he called his name †Noah, saying: This same shall comfort us from the works and labours of our hands on the earth, which the Lord hath cursed.

---

Ver. 24. *Because God took him.* It is the general opinion, as expressed by St. Jerome, that Enoch and Elias were corporally taken up to heaven, placed under the disposal of God. They are supposed to be the two witnesses alluded to in the 11th chapter of the Apocalypse.

* A.M. 987; Ante C. 3017. † A.M. 1056; Ante C. 2948.

30 Agus do ṁair Lamec, tar éis Noaġ do ġeinṁuin, cuig céad nócad agus cuig bliaġna agus do ġein mic agus ingeana.

31 Agus ba iad laeṫe uile Lamec seaċt g-céad seaċtṁoḋad agus seaċt bliaġna: agus fuair sé bás. Agus nuair do bí Noaġ cuig ċéad bliaġan d'aois do ġein sé Sem, Cam, agus Japet.

## CAIB. VI.

**Peacaḋ an duine siocair na dílean. Orduiġtear do Noaġ an airc do ḋeanaḋ.**

AGUS an uair do ṫosuiġdar na daoine a meaduġaḋ air ḋruim na talṁan, agus rugaḋ in-ġeana ḋóiḃ,

2 Aig feicsint do ṁacaiḃ Dé ingean na n-daoine go rabadar sgiamaċ, ṫoiġeadar ċuca mar mna iad buḋ ṁo de'n iomlan do ṫaiṫniġ leo.

3 Agus a dúbairt an Tiġearna, ní ḃeiḋ mo spioraḋ a g-comnuiġe a aitreabaḋ leis an duine, de ḃriġ gur feoil é: agus beiḋ a laeṫe ceaḋ agus fiċċe bliaġan.

4 Do bí faṫaiġ air an talam ann s na laeṫiḃ sin; an uair ṫainicedar mic Dé a steaċ ċum ingean na n-daoine, agus rugadar clann doiḃ, daoine treuna do fuair mor-ċáil ann s a t-sean aimsir.

5 Agus aig feicsint do Dia gur mór urċóid an duine air an talaṁ, agus go raiḃ smuaineaḋ a g-ċroiḋe a g-comnuiġe claonmar ċum uilc.

6 Do b' aiṫreaċ leis an d-Tiġearna an duine do ḋeanaḋ air an talaṁ; agus do bí brón air a ċroiḋe.

7 Agus dubairt: Sgriosfaiḋ me an duine a ċruṫuiġ mé, ó aġaiḋ na talṁan o'n duine go d-tí an beiṫeaċ, agus ó 'n niḋ a ṡnaiġeas go d-tí eunlaiṫ an aéir, oir is aiṫreaċ liom a n-deanaḋ.

8 Aċt fuair Noaġ grasa a ḃ-fiaġnuise an Tiġearna.

9 Is iad so geinealaiġ Noaġ: do bí Noaġ 'na duine ḟíreunta iomlán an a ġeinealaċaiḃ, do ṡiubail sé le Dia.

10 Agus do ġein sé triur mac; Sem, Cam, agus Japet.

11 Do bí an talaṁ mar an g-ceadna truailliġṫe a ḃ-fiaġnuise Dé; agus do líonaḋ an talam d' eig-ceart.

12 Agus nuair do ċonairc Dia go raiḃ an talaṁ truailliġṫe (oir do ṫruailliġ gaċ uile feoil a sliġe air an talaṁ),

13 Dubairt sé le Noaġ: Ṫainic crioċ na feola uile am' ḟiaġnuise; oir is lán an talaṁ d' eig-ceart ṫríoṫa-sa; agus feuċ, sgriosfaiḋ me iad maille leis an talaṁ.

CHAP. VI., Ver 2, 3, 4. From the union of the descendants of Seth (who are called, on account of their piety, the sons of God) with the race of Cain, sprung wicked men, remarkable for their violence and misdeeds.

30 And Lamech lived after he begot Noah, five hundred and ninety-five years, and begot sons and daughters.

31 And all the days of Lamech came to seven hundred and seventy-seven years, and he died. And Noah when he was five hundred years old, begot Sem, Cham, and Japheth.

## CHAP. VI.

*Man's sin is the cause of the deluge. Noah is commanded to build the ark.*

AND after that men began to be multiplied upon the earth, and daughters were born to them,

2 The sons of God seeing the daughters of men, that they were fair, took to themselves for wives, all those they liked best.

3 And God said: * My spirit shall not remain in man for ever, because he is flesh, and his days shall be a hundred and twenty years.

4 Now there were giants in the earth in those days. For after the sons of God went in to the daughters of men, and they brought forth children, these are the mighty men of old, men of renown.†

5 And God seeing that the wickedness of men was great on the earth, and that all the thoughts of their hearts were bent upon evil at all times,‡

6 It repented him that he made man on the earth. And being touched inwardly with sorrow of heart,

7 He said: I will destroy man, whom I have created, from the face of the earth, from men even to beasts, from the creeping thing even to the fowls of the air, for it repenteth me that I have made them.

8 But Noah found grace in the sight of the Lord.

9 These are the generations of Noah: § Noah was a just and perfect man in his generations, he walked with God.

10 And he begot three sons, Sem, Cham, and Japheth.

11 And the earth was corrupted before God, and was filled with iniquity.

12 And when God had seen that the earth was corrupted (for all flesh had corrupted its way upon the earth),

13 He said to Noah: The end of all flesh is come before me, the earth is filled with iniquity through them, and I will destroy them with the earth. ‖

* A.M. 1536; Ante C. 2468
† Baruch 3. 26; Amos 2. 9; Wis. 14. 6; Eccli. 16. 8.
‡ Infra, 8. 21; Mat. 15. 19. § Eccli. 44. 17.
‖ 1 Pet. 3. 20; 2 Pet. 2. 5.

14 Dean ḋuit féin airc de áḋmuḋ snoiġte: do ḋeanfair ionad 's an áirc, agus cuirfir pic uirre a stiġ agus a muiġ.

15 Agus mar sud deanfaiḋ tu í: a b-fad na h-airce, trí ċead banlám; a leiṫead cuigead ban-lám; agus a h-áirde trioċad banlam.

16 Do ḋeanfaiḋ tu fuineog 's an airc, agus crioċnoċṫaiḋ tu a cean̄ a b-fad banlam ṡuas: agus cuirfiḋ tu dorus na h-airce air a taob: an ísliúġad, an dara agus an treas lota do ḋeanfaiḋ tu an̄ti.

17 Agus feuċ do ḃeirfiḋ mise tuile de uisge air an taláṁ, ċum gaċ uile feola an̄ a b-fuil anál na beaṫa faoi neaṁ do sgrios; agus gaċ a b-fuil air ṫalaṁ basgfar é.

18 Aċt leat-sa daingnoċṫaiḋ mé mo ċun̄raḋ: agus tiucfaiḋ tu asteaċ san airc, ṫu fein, agus do ṁic agus do ḃean agus mna do ṁac leat.

19 Agus de gaċ uile níḋ beo de gaċ uile ḟeoil, ḃearfaiḋ tu cuingir leat, de gaċ uile ċineal a steaċ san airc ċum a g-cuṁdaċ beo agad: beiḋ siad fearda agus ban̄da.

20 De'n eunlaiṫ do reir á g-cineil, agus de'n airnéis do reir a g-cineil, de gaċ uile níḋ a ṡnaiġear air an talaṁ do reir a ċineil: raċfaiḋ dís de gaċ aon ċineal a steaċ leat ċum a g-cuṁ-daċ beo.

21 Agus glac ċugad de gaċ uile biaḋ íṫear agus cruin̄eóċṫaiḋ tu ċugad é, agus beiḋ n̄a biaḋ duit-se agus doib-san.

22 Mar so do rin̄e Noaġ, do reir an uile níḋ do aiṫin Dia ḋo.

14 Make thee an ark of timber planks: thou shalt make little rooms in the ark, and thou shalt cover it with pitch within and without.

15 And thus shalt thou make it: The length of the ark shall be three hundred cubits: the breadth of it fifty cubits, and the height of it thirty cubits.

16 Thou shalt make a window in the ark, and in a cubit shalt thou finish the top of it: and the door of the ark thou shalt set in the side: with lower, middle chambers, and third stories shalt thou make it.

17 Behold I will bring the waters of a great flood upon the earth, to destroy all flesh, wherein is the breath of life, under heaven. All things that are in the earth shall be destroyed.

18 And I will establish my covenant with thee, and thou shalt enter into the ark, thou and thy sons, and thy wife, and the wives of thy sons with thee.

19 And of every living creature of all flesh, thou shalt bring two of a sort into the ark, that they may be preserved alive with thee: of the male sex and the female.

20 Of fowls according to their kind, and of beasts in their kind, and of every thing that creepeth on the earth according to its kind; two of every sort shall go in with thee, that they may be kept alive.

21 Thou shalt take unto thee of all food that may be eaten, and thou shalt lay it up with thee: and it shall be food for thee and them.

22 And Noah did all things which God commanded him.

## CAIB. VII.

Teiġean̄ Noaġ le n a ṫeallaċ steaċ sa n-airc. Baṫan̄ an díle an cruinne go léir.

AGUS a dubairt an Tiġearna leis: Teiġ tu fein agus do ṫeaċ uile asteaċ san airc: oir do ċon̄airc me fíreunta ṫu a'm' ḟiaġnuise an̄ san geinealaċ so.

2 De gaċ uile ḃeiṫeaċ glan ḃearfaiḋ tu leat seaċt g-cin fearda agus banda.

3 Aċt de na beiṫiġib naċ b-fuil glan dís fearda agus banda. D'eunlaiṫ an aeir mar an g-ċeadna seaċt g-cin̄, fearda agus banda ċum go g-congṁoċṫaiḋ a síol beo air aġaiḋ na talman uile.

4 Oir fós, agus n-deis seaċt la agus bearfaiḋ mise fearṫuin̄ air an talaṁ da ḟiċċid lá agus da ḟiċċid oiḋċe agus gaċ uile duile beo d'á n-dearnaiḋ mé sgriosfaiḋ mise d' aġaiḋ na talman.

## CHAP. VII.

*Noah with his family go into the ark. The deluge overflows the earth.*

AND the Lord said to him: Go in, thou and all thy house into the ark: for thee I have seen just before me in this generation.*

2 Of all clean beasts take seven and seven, the male and the female.

3 But of the beasts that are unclean two and two, the male and the female. Of the fowls also of the air seven and seven, the male and the female: that seed may be saved upon the face of the whole earth.

4 For yet a while, and after seven days, I will rain upon the earth forty days and forty nights; and I will destroy every living thing that I have made, from the face of the earth.

Ver. 15. The truth of the Mosaic history of the deluge has been impugned by some, on account of the supposed incapacity of the ark to contain some of all the creatures of the earth. Learned commentators have clearly shown, by minute calculation, the absurdity of such an objection. See Natalis Alexander, Historia Ecclesiastica Veteris Testamenti, dissertatio x., de Arca Noe.

* Heb. 11. 7; 2 Pet. 2. 5.

5 Agus do riñe Noaġ gaċ niḋ do reir mar do aiṫin an Tiġearna ḋo.

6 Agus do ḃi Noaġ sé ċéad bliaġan d'aois an uair do ṫuirling an dile uisge air an talaṁ.

7 Agus do ċuaiḋ Noaġ a steaċ, agus a ṁic agus a bean, agus mna a ṁac leis san airc, mar ġeall air uisġe na dilean.

8 De na beiṫiġiḃ glana, agus de na beiṫiġiḃ neaṁ-ġlana, agus de 'n eanlaiṫ, agus de gaċ aon-niḋ a ṡiuḃlas air an talaṁ.

9 Do ċuaiḋ a steaċ a dó agus a dó ċum Noaġ añ san airc, fearḋa agus banda mar do aitin Dia do Noaġ.

10 Agus tarla a n-diaiġ seaċt lá, go raiḃ uisġe na dilean air an talaṁ.

11 Añsa seiseaḋ ceaḋ bliaġan d'aois Noaġ, añ sa dara ṁi, an seaċtṁaḋ lá déag de'n ṁi do briseaḋ anios toibreaċa uile na h-aiḃeise moire agus do fosglaḋ eas-ċoṁluiġ neiṁe.

12 Agus do ḃi an fearṫuiñ air an talaṁ da ḟiċid lá agus da ḟiċid oiḋċe.

13 Añ sa ló sin ceadna do ċuaiḋ Noaġ a steaċ, agus Sem, agus Ċam, agus Jápet, mic Noaġ, a bean, agus triur ban a ṁac leo, do 'n airc:

14 Iad fein agus gaċ uile ainṁiḋe do reir a ċineil, agus an uile ainneir do reir a g-cineil, agus gac niḋ a ṡnaiġeas air an talaṁ do reir a ċineil, agus gaċ niḋ eitiolaċ do reir a ċineil, gaċ uile eunlaiṫ agus gaċ niḋ sgiaṫanaċ.

15 Do ċuadar a steaċ ċum Noaġ añsan airc dis agus dis de gaċ uile ḟeoil, añ a b-fuil anál na beaṫa.

16 Agus a n-deacaiḋ a steaċ, ċuadar asteaċ fearḋa agus banda de gaċ uile feoil, mar do aiṫin Dia ḋo: agus do ḋruid é an Tiġearna taoḃ aṁuiġ.

17 Agus do ḃi an dile air an talaṁ da ḟiċid la; agus do ṁeaduiġdar na h-uisġe agus ṫogadar suas an airc os cioñ na talṁan.

18 Oir buḋ treun sguabaḋ na tuilte, agus d' ḟaluiġdar gaċ niḋ os cioñ na talman: agus d' imṫiġ an airc air uaċtar na n-uisge.

19 Agus do ruġ na h-uisġe buaiḋ go h-iomar-caċ air an talaṁ, agus do ḃi na cnoic arda uile a bi faoi neaṁ, faluiġṫe.

20 Do eiriġ an t-uisge suas cúig banlaiṁ deag os cioñ na sleiḃte a d'ḟaluiġ sé.

21 Agus d' eug gaċ uile ḟeoil d' ar ċorruiġ air an talaṁ eidir eunlaiṫ agus ainneir, agus ainṁinte agus gaċ aon niḋ snaiġeas air an talaṁ agus gaċ uile duine:

22 Agus gaċ niḋ añ a raiḃ anal na beaṫa air talaṁ fuair se bas.

5 And Noah did all things which the Lord had commanded him.

6 And he was six hundred years old, when the waters of the flood overflowed the earth.

7 * And Noah went in and his sons, his wife and the wives of his sons with him into the ark, because of the waters of the flood.

8 And of beasts also, clean and unclean, and of fowls, and of every thing that moveth upon the earth.

9 Two and two went in to Noah into the ark, male and female, as the Lord had commanded Noah.

10 And after the seven days were passed, the waters of the flood overflowed the earth.

11 In the six hundredth year of the life of Noah,† in the second month, in the seventeenth day of the month, all the fountains of the great deep were broken up, and the flood-gates of heaven were opened:

12 And the rain fell upon the earth forty days and forty nights.

13 In the self-same day Noah, and Sem, and Cham, and Japheth his sons: his wife, and the three wives of his sons with them, entered into the ark:

14 They and every beast according to its kind, and all the cattle in their kind, and every thing that moveth upon the earth according to its kind, and every fowl according to its kind, all birds, and all that fly,

15 Went in to Noah into the ark, two and two of all flesh, wherein was the breath of life.

16 And they that went in, went in male and female of all flesh, as God had commanded him: and the Lord shut him in on the outside.

17 And the flood was forty days upon the earth, and the waters increased, and lifted up the ark on high from the earth.

18 For they overflowed exceedingly; and covered every thing on the face of the earth: and the ark was borne upon the waters.

19 And the waters prevailed beyond measure upon the earth: and all the high mountains under the whole heaven were covered.

20 The water was fifteen cubits higher than the mountains which it covered.

21 ‡ And all flesh was destroyed that moved upon the earth, both of fowl, and of cattle, and of beasts, and of all creeping things that creep upon the earth: and all men.

22 And all things wherein there is the breath of life on the earth, died.

---

CHAP. VII., Ver. 11. The memory of the deluge has been preserved, though much disfigured by fabulous accounts, among the several nations of the world. It has been a copious theme with the Greek and Latin poets. Its traces are yet visible in the bowels of the earth.

Ver. 11. Eas-ċoṁluiġ neiṁe, the sluices of the water-falls of heaven.

* Mat. 24. 37; Luke 17. 26; 1 Pet. 3. 20.

† A.M. 1656; Ante C. 2348.

‡ Wis. 10. 4; Eccli. 39. 28; 1 Pet. 3. 20.

23 Agus sgriosaḋ gaċ uile ḋuil beo a ḃi air ḃruim na talman, eidir ḋuine agus beiṫeaċ agus an niḋ 'ṡnaiġeas agus eanlaiṫ neiṁe; agus do sgriosaḋ o'n talaṁ iad; agus d'ḟan Noaġ aṁain agus iad a ḃi a b-focair leis san airc.

24 Agus buḋ treise leis na h-uisgiḃ ós cioṅ na talṁan cead agus cuigad la.

## CAIB. VIII.

Coisgear an ḋile. Treiġeaṅ Noaġ an airc agus toirbuiġeaṅ se naoṁioḋbairt. Cuṅraḋ De leis.

AGUS do ċuiṁniġ Dia air Noaġ, agus gaċ aon-niḋ beo, agus an uile airneis a ḃi ṅa ḟocair san airc: agus do ṫug Dia gaoṫ air an talaṁ, agus do ṫraoṫadar na h-uisgṫe.

2 Agus dunaḋ, mar an g-ceadna, toibreaċa na h-aibeise, agus eas-ċomlaiġ neiṁe, agus do cosgaḋ an fearṫuin ó neaṁ.

3 Agus a suiḋeaḋ agus a filleaḋ d'iṁṫiġdar na h-uisgṫe o'n talaṁ: agus tar eis céad agus cuigad la do laġduiġeaḋ na h-uisgṫe.

4 Agus do ċoṁnuiġ an airc air an seaċtṁaḋ mi, air an seaċtṁaḋ la a's fiċċid de'n ṁi air sleiḃtiḃ Armenia.

5 Agus do ṫraoṫadar na h-uisgṫe, a g-ċoṁnuiġe go d-tí an deaċṁaḋ mi: aṅ sa deaċṁaḋ ṁi, air an g-cead la de'n ṁi do ċoṅarcas mullaiġ na sleiḃte.

6 Agus a g-cioṅ da fiċċead la d'ḟosgail Noaġ fuineog na h-airce do riṅe se, agus do ċuir amaċ fiaċ:

7 A ċuaiḋ amaċ no gur triomuiġeaḋ na h-uisgṫe suas o'n talaṁ.

8 Mar an g-ceadna do ċuir se colum uaḋ, amaċ ċum d'ḟeuċaint ma ṫraoṫadar na h-uisgṫe ó aġaiḋ na talman:

9 Nuair naċ b-fuair sí áit coṁnuiġe do ḃoṅ a coise, d'ḟill si ċuige a steaċ de'n airc; óir do ḃí na h-uisgṫe air uaċtar na talman uile. Aṅ sin do ċuir a lám amaċ, agus do rug uirre, agus do ṫarraing ċuige a steaċ í san airc.

10 Agus d'ḟan sé fós seaċt la eile agus a ris do ċuir se an ċolum amaċ as an airc:

11 Agus ṫainic an ċolum ċuige san tráṫnoṅa a steaċ; agus feuċ, do ḃí aṅ a gob craoḃ ċrain ola faoi ḋuilleogaiḃ glasa. As sin d'aiṫniġ Noaġ gur traoṫadar na h-uisgṫe ó ḋruim na talman.

12 Agus d'ḟan sé fós seaċt la eile, agus do ċuir sé an colum amaċ nar ḟill ċuige a ris ni buḋ ṁó.

23 And he destroyed all the substance that was upon the earth, from man even to beast, and the creeping things and the fowls of the air: and they were destroyed from the earth: and Noah only remained, and they that were with him in the ark.

24 And the waters prevailed upon the earth a hundred and fifty days.

## CHAP. VIII.

*The deluge ceaseth. Noah goeth out of the ark, and offereth a sacrifice. God's covenant to him.*

AND God remembered Noah, and all the living creatures, and all the cattle which were with him in the ark, and brought a wind upon the earth, and the waters were abated.

2 The fountains also of the deep, and the flood-gates of heaven, were shut up, and the rain from heaven was stopped.

3 And the waters gradually retiring and returning disappeared from the earth, and they began to be abated after a hundred and fifty days.

4 And the ark rested in the seventh month, the seven and twentieth day of the month, upon the mountains of Armenia.

5 And the waters were going and decreasing until the tenth month: for in the tenth month, the first day of the month, the tops of the mountains appeared.

6 And after that forty days were passed, Noah, opening the window of the ark which he had made, sent forth a raven:

7 Which went forth and did not return, till the waters were dried up upon the earth.

8 He sent forth also a dove after him, to see if the waters had now ceased upon the face of the earth.

9 But she, not finding where her foot might rest, returned to him into the ark: for the waters were upon the whole earth: and he put forth his hand, and caught her, and brought her into the ark.

10 And having waited yet seven other days, he again sent forth the dove out of the ark.

11 And she came to him in the evening carrying a bough of an olive tree, with green leaves, in her mouth. Noah therefore understood that the waters had retired from the earth.

12 And he stayed yet other seven days: and he sent forth the dove, which returned not any more unto him.

Ver. 24. The forty days during which it rained are included in the hundred and fifty.—*Martini.*

CHAP. VIII., Ver. 4. Though Ararat is expressly mentioned in the Hebrew text, I follow the Vulgate in rendering the passage, "upon the mountains of Armenia."

Ver. 13, 14. The progressive exhaustion of the moisture of the earth, from the first to the second month, is well expressed by two different words in the Hebrew, though in the English versions both are rendered "dried."

13 Agus tarla, sa sé ċéad agus aonṁaḋ bliaġ-ain, san g-cead mi san g-cead ló de'n ṁi, do ṫrimuiġeaḋ na h-uisgċe suas o'n talaṁ; agus do aṫruiġ Noaġ falaċ na h-airce agus d'amairc, agus feuc, do bi aġaiḋ na talmam tirim.

14 Agus aṅ sa dara ṁi air an seaċtṁaḋ la fiċċead de'n ṁi, do bi an talaṁ tirim.

15 Agus do labair Dia le Noaġ a raḋ:

16 Eiriġ amaċ as an airc, ṫu fein agus do ḃean, agus do mic agus mna do ṁac leat.

17 Beir leat amaċ gaċ aon-niḋ beo da ḃ-fuil agad, de'n uile feoil eidir eunlaiṫ agus airneis, an uile niḋ a ṡnaiġeas air an talaṁ, agus tabair leat amaċ iad air an talam: meuduiġiḋ agus lea-ṫanuiġiḋ uirre.

18 Agus do ċuaiḋ Noaġ amaċ agus a ṁic, agus a ḃean, agus mna a ṁac mar aon leis.

19 Agus gaċ uile ainṁide agus gaċ uile niḋ snaiġeaċ do ṡnaiġeas air an talaṁ do reir a ċinéil, do ċuadar amaċ as an áirc.

20 Agus do riṅe Noaġ altóir do 'n Tiġearna, agus do ġlac de gaċ aon beiṫeaċ glan, agus de gaċ uile eun ġlan, agus d'ioḋbuir tabartas loisge air an altóir.

21 Agus do ḃoltnuiġ an Tiġearna deagḃalaḋ; agus a dubairt: ní ṁilfiḋ me a ris an talaṁ mar ġeall air an duine ó so amaċ; oir is olc smuain-eaḋ ċroiḋe an duine ó na óige: ni ḃuailfiḋ mé a ris ní is mo gaċ niḋ ḃeo mar do riṅeas.

22 Air feaḋ ṁairfeas an talaṁ ní sguírfiḋ aimsir an t-siol-ċuir agus an foġṁar, agus an fuaċt agus an teas, samṗaḋ agus an geiṁreaḋ, agus an la agus an oiḋċe.

## CAIB. IX.

Beaṅuiġe Dia Noaġ: beir aiṫne aṅ aġaiḋ fola. Geallaṅ naċ sgriosfaiḋ go deo an doṁain le dile. Beaṅaċd Seiṁ agus Japeṫ.

AGUS do beaṅuiġ Dia Noaġ agus a ṁic agus a dubairt leo: biḋiḋ torrṫaċ agus leaṫanuiġiḋ; agus lionaiḋ an talaṁ.

2 Agus biḋeaḋ ḃur n-eagla agus ḃur n-uaṫ air gaċ uile ainmiḋe air an talaṁ agus air gaċ uile eun an aeir, air gaċ uile niḋ ḋa g-corruiġeas air an talaṁ: ta iasg na fairrge go h-uile tugṫa aṅ do laṁaiḃ.

3 Gaċ uile niḋ beo da g-corruiġeas beiḋ 'ṅa biaḋ ḋiḃ-se: aṁail mar an luiḃ glas ṫug me iad go h-uile.

4 Aċt feoil maille le fuil, ní iosfaiḋ siḃ.

13 Therefore in the six hundredth and first year, the first month, the first day of the month, the waters disappeared from off the earth, and Noah opening the covering of the ark, looked, and saw that the face of the earth was dry.

14 In the second month, the seven and twentieth day of the month, the earth was dried up.

15 And God spoke to Noah, saying:

16 Go out of the ark, thou and thy wife, thy sons, and the wives of thy sons with thee.

17 All living things that are with thee of all flesh, as well in fowls as in beasts, and all creeping things that creep upon the earth, bring out with thee, and go ye upon the earth: * increase and multiply upon it.

18 So Noah went out, he and his sons: his wife, and the wives of his sons with him.

19 And all living things, and cattle, and creeping things that creep upon the earth, according to their kinds, went out of the ark.

20 And Noah built an altar unto the Lord: and taking of all cattle and fowls that were clean, offered holocausts upon the altar.

21 And the Lord smelled a sweet savour, and said: I will no more curse the earth on account of man: † for the imagination and thoughts of man's heart are prone to evil from his youth: therefore I will no more destroy every living soul as I have done.

22 During all the days of the earth, seed time and harvest, cold and heat, summer and winter, night and day, shall not cease.

## CHAP. IX.

*God blesseth Noah: forbiddeth blood, and promiseth never more to destroy the world by water. The blessing of Sem and Japheth.*

AND God blessed Noah and his sons. And he said to them: ‡ Increase and multiply, and fill the earth.

2 And let the fear and dread of you be upon all the beasts of the earth, and upon all the fowls of the air, and all that move upon the earth: all the fishes of the sea are delivered into your hand.

3 And every thing that moveth, and liveth, shall be meat for you: even as the green herbs have I delivered them all to you: §

4 Saving that flesh with blood you shall not eat. ‖

Ver. 21. *Smelled*, &c. A figurative expression, denoting that God was well pleased with the sacrifices which his servant offered.

CHAP. IX., Ver. 3, 4. Whatever may be the difference of opinion regarding the use of flesh meat before the deluge, it was permitted since then; the use of blood being at the same time forbidden.

* Supra, 1. 28; Infra, 9. 1. † Supra, 6. 5; Mat. 15. 19.
‡ Supra, 1. 22, and 8. 17. § Supra, 1. 29.
‖ Lev. 17. 14; Acts 15. 29.

5 Óir go deiṁin faoi ḟuil ḃur n-anama geaḃfad cuitiúġaḋ as laṁ an uile ḃeaṫaiġ agus as laṁ an uile ḋuine: geaḃfad cúitiúġaḋ faoi ḃasaḋ duine, as laṁ uile ḋuine agus as laṁ a ḋearḃráṫar féin.

6 Cia b'e ḋoirtfeas fuil duine, beiḋ 'ḟuil san doirte: óir is reir deilbe Dé do riñe sé an duine.

7 Aċt siḃ-se, biḋiḋ torṫaċ, agus leaṫanuiġiḋ air an talaṁ agus lionaiḋ i.

8 Do laḃair Dia fós le Noaġ, agus le n-a ṁacaiḃ mar aon leis aig ráḋ:

9 Feuc, daingneoċṫaiḋ mise mo ċuñráḋ liḃ-se agus le ḃur siol ḃur n-diaiġ;

10 Agus le gaċ uile duile beo d'a ḃ-fuil maille liḃ, de'n eunlaiṫ, de'n áirneis de'n uile ḃeaṫaċ air talaṁ atá agaiḃ; le iomlan na h-airneise do ċuaiḋ amaċ as an arc, agus le beaṫaiġ uile na talman.

11 Agus daingneoċṫaiḋ me mo ċuñraḋ liḃ; agus ni sgriosfaiḋṫear amaċ ġaċ uile feoil ní is mo le h-uisgṫiḃ na dilean; agus ni ḃeiḋ dile añ ní is mó 'sgriosaḋ na talman.

12 Agus a duḃairt Dia: feuċ ċoṁarṫa an ċuñarṫa do ġním eadram fein agus siḃ-se, agus gaċ uile duile beo d'a ḃ-fuil liḃ añ geinealaiġiḃ siorruiḋe.

13 Cuirfiḋ mo ḃoġa añ s na neultaiḃ, agus beiḋ sé mar ċoṁarṫa cuñarṫa eadram fein agus an talaṁ.

14 Agus an uair do ḃearfaiḋ me neulta ós cioñ na talman, feicfaiḋṫear an boġa añ sa neultaiḃ.

15 Agus cuiṁneoċṫaiḋ me mo ċuñráḋ ata eadram fein agus siḃ-se, agus gaċ uile duile beo de'n uile ḟeoil, agus ní ṫiocfaiḋ uisgṫe na dilean do sgriosaḋ gaċ uile feola ní is mo.

16 Agus beiḋ an bóġa añ sa neultaiḃ, agus le liñ mise d-a ḟeicsint ċuimneoċṫaiḋ mé an cuñraḋ biṫ-ḃuan eidir Dia agus gaċ uile ḋuile beo de'n uile feoil da ḃ-fuil air an talaṁ.

17 Agus a duḃairt Dia le Noaġ: só é cóṁarṫa an ċuñarṫa daingniġim eadraim fein agus gaċ uile ḟeoil d'a ḃ-fuil air an talaṁ.

18 Agus mic Noaġ do ċuaiḋ amaċ as an airc buḋ iad Sem, agus Ċam, agus Jaṗet: agus 'se Ċam aṫair Ċanáin.

19 Is iad so triúr mac Noaġ: agus is uaṫa do siolruiġeaḋ an ċiñe daona go h-iomlan ṫriḋ an doṁan go h-uile.

20 Agus do ṫosuiġ Noaġ aig saoṫruġaḋ na talṁan agus do ċuir garrḋa fineaṁna.

21 Agus d'ól sé de'n fion agus do bi se air meisge; agus do bí sé lomnoċt a stiġ añ a boṫa.

5 For I will require the blood of your lives at the hand of every beast, and at the hand of every man: at the hand of every man, and at the hand of his brother, will I require the life of man.

6 * Whosoever shall shed man's blood, his blood shall be shed: for man was made to the image of God.†

7 ‡ But increase you and multiply, and go upon the earth, and fill it.

8 Thus also said God to Noah, and to his sons with him,

9 Behold I will establish my covenant with you, and with your seed after you:

10 And with every living soul that is with you, as well in all birds, as in cattle and beasts of the earth, that are come forth out of the ark, and in all the beasts of the earth.

11 § I will establish my covenant with you, and all flesh shall be no more destroyed with the waters of a flood, neither shall there be from henceforth a flood to waste the earth.

12 And God said: This is the sign of the covenant which I give between me and you, and to every living soul that is with you, for perpetual generations.

13 I will set my bow in the clouds, and it shall be the sign of a covenant between me, and between the earth.

14 ‖ And when I shall cover the sky with clouds, my bow shall appear in the clouds:

15 And I will remember my covenant with you, and with every living soul that animates flesh: and there shall no more be waters of a flood, to destroy all flesh.

16 And the bow shall be in the clouds, and I shall see it, and shall remember the everlasting covenant, that was made between God and every living soul of all flesh which is upon the earth.

17 And God said to Noah: This shall be the sign of the covenant which I have established between me and all flesh upon the earth.

18 And the sons of Noah, who came out of the ark, were Sem, Cham, and Japheth: and Cham is the father of Chanaan.

19 These three are the sons of Noah: and from these was all mankind spread over the whole earth.

20 And Noah, a husbandman, began to till the ground, and planted a vineyard.

21 And drinking of the wine was made drunk, and was uncovered in his tent.

---

Ver. 13. There are some of opinion that the rainbow was unknown before the deluge; however, though the effect of an obvious natural cause, it could be made the sign of a covenant of God's mercy.

* Mat. 26. 52.
† Apoc. 13. 19.
‡ Supra, 1. 28, and 8. 17.
§ Isa. 54. 2.
‖ Eccli. 43. 12.

22 Agus nuair do ċonnairc Cam aṫair Canain nairre 'aṫar lomnoċt d'inis ė da ḋis ḋearbraṫar amuiġ.

23 Agus do ṫoig Sem agus Japet brat air a n-guaillib agus do ċuadar a n-diaiġ a g-cúl, agus do ḟoluiġdar lomnoċtaḋ a n-aṫar; agus do bi a n-aġaiḋṫe iompoiġṫe uaḋ agus ni ḟacadar lomnoċt a n-aṫar.

24 Agus aig dusaċt do Noaṫ, ó n-a ṁeisge nuair do ṫuig cad ė rinne a ṁac do b'óige leis,

25 Dubairt se: malluiġṫe bideaḋ Canan; 'n a ḟeirbíreaċ seirbíriġ beiḋ sé aig a ḋearbraṫaraib.

26 Agus a dubairt sé: beannuiġṫe go raib Tiġearna Dia Sem agus biḋeaḋ Canan 'na ḟeirbíreaċ aige.

27 Go meiduiġe Dia Japet agus go n-áitriġe se a m-boṫaib Sem; agus go raib Canan 'na ḟeirbíreaċ aige.

28 Agus do ṁair Noaġ n-deis na dilen tri cead bliaġan agus cuigead.

29 Agus ba ḟiad laeṫe Noaġ go h-uile naoi g-cead, agus cuigead bliaġan; agus ḟuair sé bás.

22 Which when Cham the father of Chanaan had seen, to wit, that his father's nakedness was uncovered, he told it to his two brethren without.

23 But Sem and Japheth put a cloak upon their shoulders, and going backward, covered the nakedness of their father: and their faces were turned away, and they saw not their father's nakedness.

24 And Noah awaking from the wine, when he had learned what his younger son had done to him,

25 He said: Cursed be Chanaan, a servant of servants shall he be unto his brethren.

26 And he said: Blessed be the Lord God of Sem, be Chanaan his servant.

27 May God enlarge Japheth, and may he dwell in the tents of Sem, and Chanaan be his servant.

28 And Noah lived after the flood three hundred and fifty years.

29 And all his days were in the whole nine hundred and fifty years: and he died.

## CAIB. X.

**Geinealaċ ċlan Noaġ, le ar sgeiṫeaḋ na daoine, ṫrid an g-cruinne n-deis na dilean.**

IS iad so geinealaiġ mac Noaġ: Sem, Cam agus Japet; agus rugaḋ mic ḋoib-san tar eis na dilean.

2 Mic Japet: Gomer, agus Magog, agus Madai, agus Jaban, agus Tubal, agus Mosoc, agus Tiras.

3 Agus mic Gomer: Ascenas, agus Ripat, agus Togorma.

4 Agus mic Jabáin: Elisa, agus Tairsis, Citim, agus Dodanim.

5 Is leo so do roinneaḋ oiléin na g-cinideaċ ann a g-criċib; gaċ aon do reir a ṫeangain, do reir a muintire ann a g-cinideaċaib.

6 Agus mic Cam: Cus, agus Missraim, agus Put, agus Canan.

7 Agus mic Ċuis: Seba, agus h-Ebila, agus Sabata, agus Regma, agus Sabataċa. Agus mic Regma: Saba agus Dadan.

8 Agus do ġein Cus Nimrod; do ṫosuiġ se-san beiṫ 'n a duine ċumasaċ air an talaiṁ.

9 Buḋ treun an fear fiaḋaiġe ė ós cóṁair an Tiġearna. Uime sin sgar an sean-ḟocal: amail Nimrod an sealgaire treun a laṫair an Tiġearna.

## CHAP. X.

*The genealogy of the children of Noah, by whom the world was peopled after the flood.*

THESE are the generations of the sons of Noah: Sem, Cham, and Japheth: and unto them sons were born after the flood.*

2 The sons of Japheth: Gomer, and Magog, and Madai, and Javan, and Thubal, and Mosoch, and Thiras.

3 And the sons of Gomer: Ascenez and Riphath and Thogorma.

4 And the sons of Javan: Elisa and Tharsis, Cetthim and Dodanim.

5 By these were divided the islands of the Gentiles in their lands, every one according to his tongue and their families and their nations.

6 And the sons of Cham: Chus, and Mesraim, and Phuth, and Chanaan.

7 And the sons of Chus: Saba, and Hevila, and Sabatha, and Regma, and Sabatacha. The sons of Regma: Saba and Dadan.

8 Now Chus begot Nemrod: he began to be mighty on the earth.

9 And he was a lusty hunter before the Lord. Hence came a proverb: Even as Nemrod, the lusty hunter before the Lord.

---

CHAP. IX., Ver. 24. To explain why the curse fell upon Chanaan, it is supposed that he observed the nakedness of Noah, and communicated it to his father Cham, whence the malediction descended exclusively on him and his posterity.

* 1 Par. 3. 5.

10 Agus buḋ tosaċ a rioġaċta Babilon, agus Araċ, agus Aċad, agus Ċalanne a g-crić Sennair.

11 As an g-crić sin do ċuaiḋ Asur, agus do riġne Ninibe, agus sraide na caṫraċ, agus Cale.

12 Agus Resen ḟós eidir Ninibe agus Cale: an ċaṫair ṁor i sin.

13 Agus do ġein Mesraim Ludim, agus Anamim, agus Lahabim, Neṗṫuim.

14 Agus Ṗetrusim, agus Ċasluim; ó a d-tainic na Ṗilistiniġ, agus Caṗtorim.

15 Agus do ġein Canán Sidon, a ċéad ṁac, car-sinsior na d-Thetaiġ.

16 Agus na Jebusitiġ, agus na n-Amoritiġ agus na n-Gergasitiġ.

17 Agus na n-Ebitiġ, agus na n-Araċaiġ: na Sinaiġ,

18 Na nh-Aradaiġ, Saṁaraiġ, agus na Amathaiġ: agus a n-diaiġ sin sgeiṫeadar treaba na g-Cananiṫeac amaċ.

19 Agus do bi teorañ na g-Cananiṫiġeaċ ó Sidon, mar ṫigeañ tu go Gerar, go Gara, go d-teiḋ ṫu go Sodom agus go Gomorra, agus Adama, agus Sebóim go nuige Lesa.

20 Is iad so clañ Ċaim do reir a n-gaolta, agus do reir a d-teangṫa, agus a n-geinealaċ, agus a d-tire, agus a ġ-cinte.

21 Do Ṡem mar an g-ceadna, aṫair claine Eber go h-uile, an dearḃraṫair buḋ seanda Jaṗet rugaḋ ḟós clañ.

22 Clañ Sem: Elam, agus Assur, agus Arṗacsad, agus Lud, agus Aram.

23 Clañ Araim: Us agus h-Ul, agus Geter, agus Més.

24 Agus do ġein Arṗacsad Sale, d'ar rugaḋ Eber.

25 Agus rugaḋ dis mac d'Eber: ainm aoin diob Paleg; oir is añ a laeṫib do roiñeaḋ an talam: agus Jectan ainm a dearḃraṫar.

26 Agus do ġein Jectan Elmodad, agus Saleṗ, agus h-Asarmoṫ, agus Jare.

27 Agus Aduram, agus Usal, agus Decla,

28 Agus Ebal, agus Abimael, agus Saba.

29 Agus Oṗir, agus h-Ebila, agus Jobab: ba iad so uile clañ Jectain.

30 Agus do bí a n-aitreab ó Ṁesa, mar teiḋ tu go nuige Seṗar, sliab de 'n taob ḟoir.

31 Is iad so clañ Ṡem, do reir a n-gaolta agus a d-teangṫa, agus a d-tior añ a g-cintib airide.

32 Agus is iad so cinġdais mac Noaġ, do reir a n-daoine agus a g-crić. Agus uaṫa so do sgar gaċ traoḃ air an talaṁ n-diaiġ na dilean.

10 And the beginning of his kingdom was Babylon, and Arach, and Achad, and Chalanne in the land of Sennaar.

11 Out of that land came forth Assur, and built Ninive, and the streets of the city, and Chale.

12 Resen also between Ninive and Chale: this is a great city.

13 And Mesraim begot Ludim, and Anamim, and Laabim, Nepthuim,

14 And Phetrusim, and Chasluim; of whom came forth the Philistines, and the Capthorim.

15 And Chanaan begot Sidon, his first born, the Hethite.

16 And the Jebusite, and the Amorrhite and the Gergesite.

17 The Hevite and the Aracite: the Sinite.

18 And the Aradian, the Samarite, and the Hamathite: and afterwards the families of the Chanaanites were spread abroad.

19 And the limits of Chaanan were from Sidon as one comes to Gerara even to Gaza, until thou enter Sodom and Gomorrha, and Adama, and Seboim even to Lesa.

20 These are the children of Cham in their kindreds, and tongues, and generations, and lands, and nations.

21 Of Sem also the father of all the children of Heber, the elder brother of Japheth, sons were born.

22 The sons of Sem: * Elam and Assur, and Arphaxad, and Lud, and Aram.

23 The sons of Aram: Us and Hull, and Gether: and Mess.

24 But Arphaxad begot Sale, of whom was born Heber.

25 And to Heber were born two sons: the name of the one was Phaleg, because in his days the earth was divided: and his brother's name Jectan.

26 Which Jectan begot Elmodad, and Saleph, and Asarmoth, Jare.

27 And Aduram, and Uzal, and Decla.

28 And Ebal, and Abimael, Saba.

29 And Ophir, and Hevila, and Jobab. All these were the sons of Jectan.

30 And their dwelling was from Messa, as we go on as far as Sephar, a mountain in the east.

31 These are the children of Sem according to their kindreds and tongues, and countries in their nations.

32 These are the families of Noah, according to their peoples and nations. By these were the nations divided on the earth after the flood.

* 1 Par. 1. 17.

## CAIB. XI.

Tur Ḃabeil. Mearġaḋ na d-teangṫa. Craoḃ ġeinealaiġ Ṡeim nuas go d-ti Abram.

AGUS ḃi an doṁan go h-uile air aon teanga aṁain, agus air aon ċoṁraḋ.

2 Agus ċarla, air n-aisdriuġaḋ ḋoiḃ ó'n aird ṡoir go ḃ-fuaradar reiġteaċ a d-tír Ṡeannair; agus do ċoṁnuiġdar aṅ sin.

3 Agus dubradar aon le ċeile: Gluaisiḋ, deanamuis briciḋ, agus loisgimis iad go h-iomlan. Agus is briciḋ do ḃi aca 'ṅ ait cloiċ, agus pic ḃi aca 'ṅ ait ṁoirtéil.

4 Agus dubradar: Gluaisiḋ, deanamuis caṫair ḋuin fein, agus túr go riġfiḋ a barr go neaṁ; agus deanamuis ainm ḋuiṅ fein roiṁ scapaḋ ḋuiṅ air fead na talṁan go h-uile.

5 Agus ṫainic an Tiġearna anuas d'ḟéċuint na caiṫreaċ agus an túir do riṅe claṅ na n-daoine.

6 Agus a duḃairt an Tiġearna: feuċ is aon an pobal agus is aon teanga ata aca uile: agus do ṫosuiġdar a deanaḋ so agus anois ní ċóinoċ-ċaiḋ siad ó n-a rún go n-deanfaiḋ siad a ċríoc-nuġaḋ.

7 Tarruiḋ mar sin, teiḋmuid sios, agus mear-gamuid a d-teanga ionas naċ d-tuigfiḋ siad glór a ċeile.

8 Agus mar sud do sgar an Tiġearna ó ċeile iad as sin air fead na talman go h-uile, agus do sguireadar toġbail na caiṫreac.

9 Is uime sin goirtear Babel d'ainm ḋí de ċioṅ gur meargaḋ aṅ sin teanga an doṁain go h-uile: agus do sgap an Tiġearna as sin iad air fead na talṁan go h-uile.

10 Siad so geinealaiġ Ṡem: do ḃi Sem céad bliaġan d'aois, agus do ġein Arpacsad da bliaġain a n-diaiġ na dilean.

11 Agus do ṁair Sem tar eis Arpacsad do ġeineaṁuin, cuig ċead bliaġan, agus do ġein mic agus inġeana.

12 Agus do ṁair Arpacsad cuig bliaġna deag air fiċid, agus do ġein Sale.

13 Agus do ṁair Arpacsad, tar eis Sale do ġeineaṁuin, tri ċead agus tri bliaġna agus do ġein mic agus inġeana.

14 Agus do ṁair Sale trioċad bliaġan, agus do ġein Eber.

15 Agus do ṁair Sale tar eis Eber do ġeinea-ṁuin ceiṫre céad agus tri bliaġna, agus do ġein mic agus inġeana.

## CHAP. XI.

*The tower of Babel. The confusion of tongues. The genealogy of Sem down to Abram.*

AND the earth was of one tongue, *and of the same language.

2 And when they removed from the east, they found a plain in the land of Sennaar, and dwelt in it.

3 And each one said to his neighbour: Come, let us make brick, and bake them with fire. And they had brick instead of stones, and slime instead of mortar.

4 And they said: Come, let us make a city and a tower, the top whereof may reach to heaven: and let us make our name famous before we be scattered abroad into all lands.

5 And the Lord came down to see the city and the tower, which the children of Adam were building.

6 And he said: Behold it is one people, and all have one tongue: and they have begun to do this, neither will they abandon their designs, till they accomplish them in deed.

7 Come ye, therefore, let us go down, and there confound their language, that they may not understand one another's speech.

8 And so the Lord scattered them from that place into all lands, and they ceased to build the city.†

9 And therefore the name thereof was called Babel, because there the language of the whole earth was confounded: and from thence the Lord scattered them abroad upon the face of all countries.

10 These are the generations of Sem:‡ Sem was a hundred years old when he begot Arphaxad, two years after the flood.

11 And Sem lived after he begot Arphaxad, five hundred years, and begot sons and daughters.

12 And Arphaxad lived thirty-five years, and begot Sale.

13 And Arphaxad lived after he begot Sale, three hundred and three years; and begot sons and daughters.

14 Sale also lived thirty years, and begot Heber.

15 And Sale lived after he begot Heber, four hundred and three years; and begot sons and daughters.

---

CHAP. XI., Ver. 9. Some are of opinion that the one primitive language alluded to in the first verse disappeared in this confusion of tongues. Others think, more probably, with St. Augustine, that it was preserved by the race of Sem, and called Hebrew, from Heber, by whom it was transmitted to the immediate progenitors of Abraham. De Civitate Dei, Lib. xvi., c. xi.

* Wis. 10. 5. † A.M. circiter 1800, and A.C. 2204.
‡ 1 Par. 1. 17.

16 Agus do ṁair Eber ceitre bliaġna, agus trioċad, agus do ġein Ṗaleg.

17 Agus do ṁair Eber, tar eis Ṗaleg do ġeineaṁuin, ceitre ċead bliaġna agus trioċad, agus do ġein mic agus ingeana.

18 Agus do ṁair Ṗaleg trioċad bliaġna, agus do ġein Reu.

19 Agus do ṁair Ṗaleg tar eis Reu do ġeineaṁuin dá ċead agus naoi bliaġna, agus do ġein mic agus ingeana.

20 Agus do ṁair Reu trioċad agus dá bliaġain, agus do ġein Sarug.

21 Agus do ṁair Reu, tar éis Sarug do ġeineaṁuin, dá ċéad agus seaċt m-bliaġna, agus do ġein mic agus ingeana.

22 Agus do ṁair Sarug trioċad bliaġna, agus do ġein Naċor.

23 Agus do ṁair Sarug, tar eis Naċor do ġeineaṁuin dá ċead bliaġna, agus do ġein mic agus ingeana.

24 Agus do ṁair Naċor naoi m-bliaġna fiċċead, agus go ġein Tare.

25 Agus do ṁair Naċor tar eis Tare do ġeineaṁuin, cead agus naoi m-bliaġna déag, agus do ġein mic agus ingeana.

26 Agus do ṁair Tare deiċ m-bliaġna agus trí fiċċid agus do ġein Abram, Naċor, agus Āran.

27 Anois siad so ġinealaiġ Tare: do ġein Tare Abram, Naċor, agus Āran: agus do ġein Aran Lot.

28 Agus d'eug Āran roiṁe a aṫair Tare, aṅ a ṫír duċċais féin aṅ Ur na g-Caildeanaċ.

29 Agus posadar Abram agus Naċor mna: ainm mna Abram Sarai; agus ainm mna Naċoir Melsa, ingean Arain, aṫair Melsa, agus aṫar Jsca.

30 Aċt do ḃí Sarai aimrid: ní raiḃ clann air biṫ aice.

31 Agus do ṫug Tare Abram a ṁac leis, agus Lot mac Arain, mac a ṁic agus a bainċliaṁuin Sarai, bean a ṁic Abram, agus ṫoig iad amaċ ó Ur na g-Caildéanaċ, do ḋul go tír Canán, agus ṫainicdar go h-Aran agus d'aitreaḃuiġdar aṅ sin.

32 Agus ba iad laeṫe Tare dá ċéad agus cuig bliaġna, agus d'eug Tare aṅ Āran.

## Caib. XII.

Goirṁeart Abraim agus an ġeallaṁuint do riġnead dó. Coṁnuiġ se a g-Canaan, agus mar ġeall air ġort teiġ síos go h-Egipt.

ANOIS dubairt an Tiġearna le h-Abram: eiriġ roṁat as do ṫír, agus ó d' ġaol, agus ó ṫiġ d'aṫar, agus tar ċum tíre ṫaisbeanfas mise duit:

* 1 Par. 1. 19. † 1 Par. 1. 26. ‡ Jos. 24. 2; Neh. 9. 7.

16 And Heber lived thirty-four years, and begot Phaleg.

17 And Heber lived after he begot Phaleg, four hundred and thirty years; and begot sons and daughters.

18 Phaleg also lived thirty years, and begot Reu.

19 * And Phaleg lived after he begot Reu, two hundred and nine years, and begot sons and daughters.

20 And Reu lived thirty-two years, and begot Sarug.

21 And Reu lived after he begot Sarug, two hundred and seven years: and begot sons and daughters.

22 And Sarug lived thirty years, and begot Nachor.

23 And Sarug lived after he begot Nachor, two hundred years; and begot sons and daughters.

24 And Nachor lived nine and twenty years, and begot Thare.

25 † And Nachor lived after he begot Thare, a hundred and nineteen years: and begot sons and daughters.

26 ‡ And Thare lived seventy years, and begot Abram, and Nachor, and Aran.

27 And these are the generations of Thare: Thare begot Abram, Nachor, and Aran. And Aran begot Lot.

28 And Aran died before Thare his father, in the land of his nativity in Ur of the Chaldees.

29 And Abram and Nachor married wives, the name of Abram's wife was Sarai; and the name of Nachor's wife, Melsha, the daughter of Aran, father of Melsha, and father of Jescha.

30 And Sarai was barren, and had no children.

31 § And Thare took Abram, his son, and Lot the son of Aran, his son's son, and Sarai his daughter-in-law, the wife of Abram his son, and brought them out of Ur of the Chaldees, to go into the land of Chanaan: and they came as far as Haran, and dwelt there.

32 And the days of Thare were two hundred and five years, and he died in Haran.

## CHAPTER XII.

*The call of Abram, and the promise made to him. He sojourneth in Chanaan, and then by occasion of a famine goeth down to Egypt.*

AND the Lord said to Abram: ‖ Go forth out of thy country, and from thy kindred, and out of thy father's house, and come into the land which I shall shew thee.

§ Judith 5. 6; Acts 7. 2. ‖ Acts 7. 3.

2 Agus ḋéanfaiḋ me ḋream mór ḋíot, agus beaṅóċċaiḋ me ṫu, agus ḋéanfaiḋ me ḋ' ainm, mór agus beiḋ tu beaṅuiġṫe.

3 Agus beaṅóċċaiḋ me an ṁeid a ḃeaṅóċċas ṫu, agus maillóċċaiḋ mé iad a ṁaillóċċas ṫu: is ioṅad-sa ḃeaṅóċċar treaḃa an ḋomain go h-uile.

4 Air sin d' imiġ Abram mar duḃairt an Tiġearna leis: agus do ḃí Abram seaċtṁoġad agus cuig bliaġna d'aois an uair do imiġ se as Aran.

5 Agus ṫoig Abram Sarai a ḃean, agus Lot mac a ḋearḃraṫar, agus a ḋ-taḃaċt, uile niḋ d'ar ḟealḃadar, agus na h-anama fuaradar aṅ h-Aran: agus do ċuadar amaċ le dul go tír Ċanain. Agus nuair do ṫainiceadar ċuici,

6 Do ṡiúḃail Abram ṫriḋ an tír go h-áit Siċem ċo fada le glean reiṁeaṁail. Agus do ḃí an Cananiteaċ an t-am sin sa d-tír.

7 Agus do ṫaisbean an Tiġearna é féin do Abram, agus a duḃairt: do do ṡlioċd do ḃearfaiḋ mé an tír so. Agus aṅ sin do riṅe se altoir do'n Tiġearna, a ṫaisbean é fein ḋo.

8 Agus do aċruiġ se as sin go sliaḃ taoḃ soir de Ḃétel, agus do ṡin an sin a ḃoṫ, taoḃ Ḃetel ṡiar ḋe, agus h-Ai air an taoḃ ṡoir: agus do riṅe altóir aṅ sin d'on Tiġearna, agus do ġoir air ainm an Tiġearna.

9 Agus d'imirc Abram, ag dul air aġaiḋ a g-coṁnuiḋe ḋe'n taoḃ ó ḋeas.

10 Agus do ṫainic gorta air an tír agus do ċuaiḋ Abram síos do'n Egipt ċum ċomnuiġe gearr do ḋeanaḋ aṅ: óir do ḃí an gorta treisraṁail sa tír

11 Agus an uair do ḃí sé ḃ-fogus do ḋul asteaċ do'n Egipt duḃairt se le Sarai a ṁnaoi: Ta ḟios agam gur bean áluin ṫu.

12 Agus an uair do ċífiḋ na h-Egiptiġ ṫu, go n-abaróċċaiḋ siaḋ: is í so a ḃean; agus marḃfaiḋ mise, agus congḃóċċaiḋ ṫusa.

13 Mar sin agraim ṫu, abair, gur tu mo ḋeirḃṡíúr ċum go n-deanfaiḋ maiṫ ḋam mar ġeall orṫsa; agus go mairfiḋ m'anam air do ṡon.

14 N-uair do ṫainic Abram do'n Egipt, do ċoṅairc na h-Egiptiġ an ḃean, go raiḃ sí análuin.

15 Agus do sgealuig na tiġearnaiḋ do Ṗarao agus do ṁoladar í aṅ a laṫair, agus rugaḋ an bean asteaċ go tiġ Ṗaraḋ.

16 Agus riṅeaḋ mórán de Abram d'a ḃar. Agus do ḃí caoraiġ aige, agus daiṁ, agus asail

2 And I will make of thee a great nation, and I will bless thee, and magnify thy name, and thou shalt be blessed.

3 I will bless them that bless thee, and curse them that curse thee, and * IN THEE shall all the kindred of the earth be blessed.

4 So Abram went out as the Lord had commanded him, and Lot went with him: Abram was seventy-five years old when he went forth from Haran. †

5 And he took Sarai his wife, and Lot his brother's son, and all the substance which they had gathered, and the souls which they had gotten in Haran: and they went forth to go into the land of Chanaan. And when they were come into it,

6 Abram passed through the country into the place of Sichem, as far as the famous vale: now the Chanaanite was at that time in the land.

7 And the Lord appeared to Abram, and said to him: ‡ To thy seed will I give this land. And he built there an altar to the Lord, who had appeared to him.

8 And passing on from thence to a mountain, that was on the east side of Bethel, he there pitched his tent, having Bethel on the west, and Hai on the east; he built there also an altar to the Lord, and called upon his name.

9 And Abram went forward on his journey, and advancing towards the south.

10 And there came a famine in the country; § and Abram went down into Egypt, to sojourn there: for the famine was very grievous in the land.

11 And when he was near to enter into Egypt, he said to Sarai his wife: I know that thou art a beautiful woman:

12 And that when the Egyptians shall see thee, they will say: She is his wife: and they will kill me, and keep thee.

13 ‖ Say, therefore, I pray thee, that thou art my sister: that I may be well used on thy account, and that my soul may live for thy sake.

14 And when Abram was come into Egypt, the Egyptians saw the woman that she was very beautiful.

15 And the princes told Pharao, and praised her before him: and the woman was taken into the house of Pharao.

16 And they used Abram well for her sake. And he had sheep and oxen, and he-asses, and

CHAP. XII., Ver. 4. The confidence of Abraham in the promises of the Almighty is made a theme of eulogy by St. Paul; Heb. 11. 8. From this call dates the commencement of the four hundred and thirty years of the Egyptian bondage.

Ver. 13. Sarah was his sister by the father, but not by the mother, as is related in the 20th chapter of this book. She might, if she were his niece, be called sister, in the same sense that he says of Lot his nephew, in the next chapter: "We are brethren."

* Infra, 18. 18, and 22. 18, and 26. 4; Gal. 3. 8; Heb. 11. 8.
† A.M. 2083; A.C. 921.
‡ Gal 3. 17; Infra, 13. 14, and 15. 18, and 26. 2; Deut. 34. 4.
§ A.M. 2084; A.C. 1920. ‖ Infra, 20. 11.

ḟirioṅa, agus seirḃisiġ fear agus seirḃisiġ ban, agus asail bainiona.

17 Agus do ċraiġ an Tiġearna Parao agus a ṫeaċ le aicidiḃ mora air son Sarai mna Abraim.

18 Agus do ġoir Ṗarao Abram agus a duḃairt: Cad é so do riṅe tu orm? Cad fa nar inis tu ḋam gur ḃi do ḃeaṅ í?

19 Cad fa ar duḃairt tu, is sí mo ḋearḃṡiúr í ċum go d-togfaiṅ-se ċugam í mar mnaoi? Uime sin anois feuċ do ḃean, gaḃ ċugad í, agus imṫiġ roṁad.

20 Agus ṫug Parao aiṫne d'a ṁuintir d'a ṫaoḃ; agus imṫiġdear leis fein agus a ṁnaoi agus an meid do ḃi aige.

## CAIB. XIII.

**Dealuiġeaṅ Abram agus Lot ó n-a ċeile. Geal-laṁuint Dé do Abraim.**

AGUS do ċuaiḋ Abram suas as an Egipt, é féin agus a ḃean, agus an uile niḋ do ḃi aige, agus Lot leis, aig imṫeaċt ó ḋeas.

2 Agus do ḃi Abram an-seiḃir aṅ ór agus aṅ airgid.

3 Agus d'ḟil se an bealaċ ceadna aṅ ar ṡiuḃal sé ó ḋeas a b-ḟocair Ḃetel go d-ti an ait ar ṡin sé air d-tus a ḃoṫ eidir Ḃetel agus h-Ai.

4 Go h-ait na h-altóra noċ do riṅe se aṅ sin air d-tus; agus do ġoir Abram aṅ sin air ainm an Tiġearna.

5 Agus aig Lot, mar an g-ceadna, a ċuaiḋ le Abram, do ḃi treuda caoraċ agus airneis agus boṫa.

6 Agus nior ṫainic leis an b-fearan a g-congḃail, ioṅas go n-áitreoḃaidis a b-foċair a ċeile; oir do ḃi a d-taḋḃaċt ċo mor sin, nár ḃ'ḟeidir leo ċomnuiġe aṅ aoṅait.

7 Air an aḋḃar sin ḃi imreasan eidir aoḋairiḋ airneise Abram agus aoḋairiḋ airneise Loit. Agus aṅ san am ud d'aitreaḃ na Cananitiġ, agus na Perisitiġ aṅ sa d-tir sin.

8 Agus a duḃairt Abram le Lot: Guiḋim ṫu na biḋeaḋ consboid air biṫ eidir mise agus ṫusa, no eidir m'aoḋairiḋ-se agus d'aoḋairiḋ-se; óir is dearḃraiṫre sin.

9 Feuc ta an tir iomlan os do ċoṁair: Guiḋim ṫu, dealuiġ ṫu fein uaim-se; ma teiḋir do'n laṁ ċlé, aṅ sin togfaiḋ mise an laṁ ḋeis: nó, ma's roġan leat taoḃ na laiṁe deise, aṅ sin, raċfaiḋ mise do'n lam ċle.

10 Agus aig togḃail suas do Lot a ṡuile do ċoṅairc an tir timċioll na Iordaine uile, gur raiḃ

CHAP. XIII., Ver. 9. According to an ancient custom, mentioned by St. Augustine, the elder divides, the younger chooses.

men-servants and maid-servants, and she-asses, and camels.

17 But the Lord scourged Pharao and his house with most grievous stripes for Sarai, Abram's wife.

18 And Pharao called Abram, and said to him: What is this that thou hast done to me? Why didst thou not tell *me* that she was thy wife?

19 For what cause didst thou say, she was thy sister, that I might take her to my wife? Now, therefore, there is thy wife, take her, and go thy way.

20 And Pharao gave *his* men orders concerning Abram: and they led him away, and his wife, and all that he had.

## CHAP. XIII.

***Abram and Lot part from each other. God's promise to Abram.***

AND Abram went up out of Egypt, he and his wife, and all that he had, and Lot with him, into the south.

2 And he was very rich in possession of gold and silver.

3 And he returned by the way that he came, from the south to Bethel, to the place where before he had pitched his tent between Bethel and Hai:

4 * In the place of the altar which he had made before; and there he called upon the name of the Lord.

5 But Lot also, who was with Abram, had flocks of sheep, and herds of beasts, and tents.

6 Neither was the land able to bear them, that they might dwell together: † for their substance was great, and they could not dwell together.

7 Whereupon also there arose a strife between the herdsmen of Abram and of Lot. And at that time the Chanaanite and the Pherezite dwelled in that country.

8 Abram therefore said to Lot: Let there be no quarrel, I beseech thee, between me and thee, and between my herdsmen and thy herdsmen: for we are brethren.

9 Behold the whole land is before thee: depart from me I pray thee: if thou wilt go to the left hand, I will take the right: if thou choose the right hand, I will pass to the left.

10 And Lot, lifting up his eyes, saw all the country about the Jordan, which was watered

* Supra, 12. 7. † Infra, 36. 7.

uisgiġṫe go maiṫ air gaċ aon taoḃ, sul do sgrios an Tiġearna Sodom agus Gomorra, amail gar-ḋin an Tiġearna, agus talaṁ na h-Egipte mar teiġ tu go Segor.

11 Añ sin do ṫoiġ Lot do fein an tir ḃi timċioll na Jordaine: agus d'aistriġ Lot o ṡoir: agus do ḋealuiġdar iad fein gaċ aon ó n-a ḃraṫair.

12 Do ċoṁnuiġ Abram a d-tir Canáin, agus do ċoṁnuiġ Lot a g-caiṫraċaiḃ ḃi timċioll na Jor-daine agus do aitreaḃ sé a Sodom,

13 Aċt do ḃi daoine Ṡodom go h-an olc agus 'ña b-peacaċaib anmearaŕaiġ a ḃ-fiaġnuise an Ti-ġearna.

14 Agus dubairt an Tiġearna le Abram, tar eis Lot beit ḋealuiġṫe uaḋ: tóg suas anois do ṡuile, agus feuċ o'n ait a ḃ-fuil tu do ṫuaiḋ, agus do ḋeas agus soir, agus siar.

15 Oir an tir uile do ċiḋ tu do ḃearfaiḋ mise ḋuit í agus do do ṡlioċd go braṫ.

16 Agus do ḋeanfaiḋ mé do ṡiol amail luaiṫ-readh na talman, ionnas ma 's feidir le neaċ luaiṫreaḋ na talman d'áireaṁaḋ feidfiḋ se do ṡlioċd d'aireaṁaḋ.

17 Eiriġ agus siubail air feaḋ na tíre añ a fad, agus añ a leiṫead; óir do ḃearfaiḋ mise duit í.

18 Añ sin d'aistruiġ Abram a ḃoṫ agus ṫainic agus do ċoṁnuiġ a ḃ-focair gleana Mambre, ata añ h-Ebron: agus do ċuir suas añ sin altoir do 'n Tiġearna.

## CAIB. XIV.

Sluaġeaḋ na g-ceiṫre riġ: buaḋ Abraim; bea-ñuiġṫear e le Melchisideaċ.

AGUS ṫarla añ san am sin gur ċuir Amra-ṗel riġ Senáir, agus Arioc riġ Ṗoint, agus Ċodorlaómer riġ na n-Elimuit, agus Tidal riġ g-cine,

2 Cogaḋ air Ḃara riġ Ṡodoim, agus air Ḃersa riġ Gomorra, agus air Ṡenab riġ Adama, agus air Ṡemeber riġ Ṡeboim, agus air riġ Ḃala eaḋon Segor.

3 Do ċruinneadar uile a n-glean coilteaċ noċ anois ta an ḟairrge ṡaillte.

4 Do ḃidar da ḃliaġain deug aig seirbis do Ċodorlaómer, agus air an trear bliaġain déag d' eiriġdar 'ña aġaiḋ.

5 Air an aḋbar sin añsa ceaṫramaḋ bliaġain déag ṫainic Ċodorlaómer, agus na riġṫe do ḃi 'ña ḟocair, agus do ḃuaileadar na Raṗamaiġ a n-Astaroṫ-Carnaim, agus na Susimiġ leó, agus na h-Emimiġ a Sabe-Cariaṫaim.

* Supra, 12. 7; Infra, 15. 18, and 26. 4; Deut. 34. 4.

throughout, before the Lord destroyed Sodom and Gomorrha, as the paradise of the Lord, and like Egypt as one comes to Segor.

11 And Lot chose to himself the country about the Jordan, and he departed from the east: and they were separated one brother from the other.

12 Abram dwelt in the land of Chanaan; and Lot abode in the towns that were about the Jordan, and dwelt in Sodom.

13 And the men of Sodom were very wicked, and sinners before the face of the Lord, beyond measure.

14 And the Lord said to Abram, after Lot was separated from him: * Lift up thy eyes, and look from the place wherein thou now art, to the north and to the south, to the east and to the west.

15 All the land which thou seest, I will give to thee, and to thy seed for ever.

16 And I will make thy seed as the dust of the earth: if any man be able to number the dust of the earth, he shall be able to number thy seed also.

17 Arise and walk through the land in the length, and in the breadth thereof: for I will give it to thee.

18 So Abram removing his tent came and dwelt by the vale of Mambre, which is in Hebron: and he built there an altar to the Lord.

## CHAP. XIV.

*The expedition of the four kings; the victory of Abram; he is blessed by Melchisedech.*

AND it came to pass at that time, that Amraphel king of Sennaar, and Arioch king of Pontus, and Chodorlahomor king of the Elamites, and Thadal king of nations,

2 Made war against Bara king of Sodom, and against Bersa king of Gomorrha, and against Sennaab king of Adama, and against Semeber king of Seboim, and against the king of Bala, which is Segor.

3 All these came together into the woodland vale, which now is the salt sea.†

4 For they had served Chodorlahomor twelve years, and in the thirteenth year they revolted from him.

5 And in the fourteenth year ‡ came Chodorlahomor, and the kings that were with him: and they smote the Raphaim in Astarothcarnaim, and the Zuzim with them, and the Emim in Save of Cariathaim.

† Infra, 19. 24. ‡ A.M. 2092: A.C. 1912.

6 Agus na Coirritiġ air sleiḃtiḃ Seir go Ṗaran, noċ ata an sa b-ḟasaċ.

7 Agus d'ḟilleadar agus ṫangadar go tobar Misṗat, eadon Cades, agus do ḃuaileadar criċ na n-Amaleciteaċ go h-uile, agus na h-Amoritiġ do aiṫreaḃuiġ a n-Asasonṫamar.

8 Agus do ċuaiḋ amaċ an sin riġ Ṡodoim, agus riġ Ġomorra, agus riġ Adama, agus riġ Ṡeboim, agus riġ Ḃala eadon Segor, agus do ċarruing suas cum caṫa leo a n-glean na g-coilte.

9 Eadon le Codorlaomer riġ Elam, agus le Tadal riġ na g-cineaḋaċ, agus Amrapel riġ Senair, agus Arioċ riġ Ṗoinc: ceiṫre riġṫe n-aġaiḋ cuig.

10 Agus do ḃí glean na g-coilte lan de ċlaisiḃ doiḃe picige. Agus do ṫeiṫ riġ Ṡodoim agus Ġomorra, agus do ṫuiteadar ionnta sin; agus an ṁeid do ṁair do ṫeiṫeadar fa'n t-sléiḃ.

11 Agus rugadar leo maiṫeas Ṡodoim agus Ġomorra uile, agus a m-biaḋ uile agus d'imṫiġdar leo.

12 Agus do ġaḃadar Lot agus a ṁaoin, mac dearḃraṫar Abraim, noċ do aiṫreaḃ a Sodoim.

13 Agus ṫainig aon do ċuaiḋ as, agus d'inis go Abram an t-Eaḃruiḋeaċ a aiṫreaḃ a n-glean Mambre an Amoritiġ, dearḃraṫar Escoil agus dearḃraṫar Aner; oir do rinneadar so cunnraḋ le Abram.

14 Agus an uair do ċualaiḋ Abram go raiḃ a dearḃraṫair gaḃṫa 'na ḃraiġ, do armuiġ sé d'a ṡeirḃisiġ togṫa an a díġ féin trí cead agus oċt b-fir deag; agus do lean an namuid go Dan.

15 Agus n-deis roinn a ḋeanaḋ d'a luċt leanamuinte d'ionnsuiġ se an namuid san oiḋċe agus ḃuail agus ruaig iad ċo fada le h-Oba, ata air an laṁ ċle de Damascus.

16 Agus ṫug an creaċ uile air ais, agus a dearḃraṫair Lot, agus a ṁaoin agus na mna fós agus na daoine.

17 Agus do ċuaiḋ riġ Ṡodoim amaċ an 'aircis tar eis a ḟillte ó ar Ċodorlaomer, agus de na riġṫiḃ do ḃí 'na ḟoċair a n-glean Saḃe, eadon glean an riġ.

18 Agus Melcisedec riġ Salem tabairt amaċ

6 And the Chorreans in the mountains of Seir, even to the plains of Pharan, which is in the wilderness.

7 And they returned, and came to the fountain of Misphat, the same is Cades: and they smote all the country of the Amalecites, and the Amorrhean that dwelt in Asasonthamar.

8 And the king of Sodom, and the king of Gomorrha, and the king of Adama, and the king of Seboim, and the king of Bala, which is Segor, went out: and drew up against them in battle array in the woodland vale:

9 To wit, against Chodorlahomor king of the Elamites, and Thadal king of nations, and Amraphel king of Sennaar, and Arioch king of Pontus: four kings against five.

10 Now in the woodland vale there were many pits of slime. And the king of Sodom and the king of Gomorrha turned their backs and fell there: and they that remained fled to the mountain.

11 And they took all the substance of the Sodomites, and Gomorrhites, and all their victuals, and went their way.

12 And Lot also, the son of Abram's brother, who dwelt in Sodom, and his substance.

13 And behold one that had escaped told Abram the Hebrew, who dwelt in the vale of Mambre the Amorrhite, the brother of Escol, and the brother of Aner, for these had made league with Abram.

14 Which when Abram had heard, to wit, that his brother Lot was taken, he chose of the servants born in his house, three hundred and eighteen well appointed: and pursued them to Dan.

15 And dividing his company, he rushed upon them in the night: and defeated them, and pursued them as far as Hoba, which is on the left hand of Damascus.

16 And he brought back all the substance, and Lot his brother, with his substance, the women also and the people.

17 And the king of Sodom went out to meet him, after he returned from the slaughter of Chodorlahomor, and of the kings that were with him, in the vale of Save, which is the king's vale.

18 † But Melchisedech the king of Salem,

---

CHAP. XIV., Ver. 7. The fountain of *Misphat* or *judgment*, believed to be the same as the fountain of *Mesilia* or *contradiction*, Moses having there encountered the mutiny of his people, and God having pronounced judgment in his favour by the gushing of waters from the rock; Numbers 20. 13.

Ver. 18. From this priesthood of Melchisedech, and the nature of the sacrifice which he offered, viz., bread and wine, connected with the assurance of the apostle, that Christ was a priest according to the order of Melchisedech, is deduced a decisive argument in favour of the sacrifice of the Mass. A priest is constituted, says St. Paul, to offer sacrifice. Melchisedech, who was a priest, offered bread and wine. Christ was a priest according to his order; He offered bread and wine at the last supper, the only sacerdotal act of his similar to that of Melchisedech; whence it follows that the same offering was a sacrifice,—to offer sacrifice being the characteristic office of a priest. He enjoined the continuance of the same offering. "Do this in remembrance of me;" whence, the type of the priesthood of Melchisedech is perpetuated by the offering of the sacrifice of the Mass. Martini renders the Hebrew text more correctly than the authorised version: "Arrecando del pane e del vino."

* Heb. 7. 1.

leis arais agus fíona, óir buḋ sagart Dé is áirde é,

19 Do ḃeannuiġ é agus dubairt: bíḋeaḋ Abram beannuiġṫe o'n Dia is áirde do ċruṫuiġ neaṁ agus talaṁ:

20 Agus go m-buḋ beannuiġṫe an Dia is ro-áirde a ḃ-fuil le n- a ċoimirc do naṁaide ann do láiṁ: agus ṫug se deiċṁaḋ na neiṫe uile dó.

21 Agus a dubairt riġ Sodoim le h-Abram: Tabair ḋam-sa na daoine agus toiġ an ṁaoin ḋuit féin.

22 Agus do ḟreagair se-san é: Togaim suas mo láṁ ċum an Tiġearna Dia ro-áirde, sealbuġaḋ neiṁe agus talman.

23 Nac n-glacfaiḋ mise ó snáiṫe inniġ go h-éille broiġe, agus nac nglacfaiḋ me aonniḋ leat-sa, d'eagla go n-dearfá: Do riġne me Abram saiḋbir:

24 Acṫ aṁáin ar iṫiḋar na h-óiġlaoiġ agus cuid roinn na muintire do ċuaiḋ liom, Aner, Escol, agus Mambre: glacfaiḋ siad-san a g-cuid roinn.

## CAIB. XV.

Geallann Dia síol do Abram. A ċreideaṁ, naoṁiobairt, agus aisling.

NUAIR do ḃí na neiṫe-so críoċnuiġṫe ṫáinic briaṫar an Tiġearna ċum Abram a d-taisbeanaḋ, aig ráḋ: Na bíḋeaḋ eagla ort, Abram, is mise do ċosantoir agus do luaiġeaċt ro-ṁor:

2 Agus a dubairt Abram, a Tiġearna Dia, créad do ḃearfaiḋ tu ḋam? taim aig imṫeaċd gan clainn, agus gur b'é mac feaḋmanaiġ mo ṫiġe Eliezer so Damascus.

3 Agus a dubairt Abram fós: ḋam-sa ní ṫug tu síol air biṫ, agus feuċ an searbḟoġantuiġe rugaḋ ann mo ṫiġ is e beiḋeas 'na oiġre orm.

4 Agus go prab, ṫáiniċ briaṫar an Tiġearna ċuige aig ráḋ: Ní h-é so beiḋeas 'na oiġre ort; aċt an te ṫiocfas amaċ as do ḋ'ínnib féin, beiḋ se agad mar oiġre.

5 Agus ṫug leis amaċ é, agus a dubairt: Feuċ suas air neaṁ, áiriṁ na reulta mar feidir leat. Agus a dubairt sé leis: Is mar so beiḋeas ḋo síol.

6 Agus do ċreid se-san ann sa Tiġearna, agus do cuireaḋ ann a leiṫ é ċum fíréantaċta.

7 Agus a dubairt se leis: Is mise an Tiġearna ṫug amaċ ṫu as Ur na g-Caldéanac ċum go d-tabarfainn an tír so ḋuit, agus ċum go sealboċċá-sa í.

8 Acṫ a dubairt se-san: A Ṫiġearna Dia cionnas beiḋ fios agam go n-déanfad a sealbuġaḋ?

9 Agus a dubairt se leis: Glac ḋamsa colpac

Ver. 20. And he (Abraham) gave him (Melchisedec) tithes, because he was a priest.

bringing forth bread and wine, for he was the priest of the most high God,

19 Blessed him, and said: Blessed be Abram by the most high God, who created heaven and earth.

20 And blessed be the most high God, by whose protection the enemies are in thy hands. And he gave him the tithes of all.

21 And the king of Sodom said to Abram: Give me the persons, and the rest take to thyself.

22 And he answered him: I lift up my hand to the Lord God the most high, the possessor of heaven and earth,

23 That from the very woof thread unto the shoe latchet, I will not take of any things that are thine, lest thou say, I have enriched Abram:

24 Except such things as the young men have eaten, and the shares of the men that came with me, Aner, Escol, and Mambre: these shall take their shares.

## CHAPTER XV.

*God promiseth seed to Abram. His faith, sacrifice, and vision.*

NOW when these things were done, * the word of the Lord came to Abram by a vision, saying: Fear not, Abram, I am thy protector, and thy reward exceeding great.

2 And Abram said: Lord God, what wilt thou give me? I shall go without children: and the son of the steward of my house is this Damascus Eliezer.

3 And Abram added: But to me thou hast not given seed; and, lo, my servant, born in my house, shall be my heir.

4 And immediately the word of the Lord came to him, saying: He shall not be thy heir: but he that shall come out of thy bowels, him shalt thou have for thy heir.

5 And he brought him forth abroad, and said to him: † Look up to heaven and number the stars, if thou canst. And he said to him: So shall thy seed be.

6 ‡ Abram believed God, and it was reputed to him unto justice.

7 And he said to him: I am the Lord who brought thee out from Ur of the Chaldees, to give thee this land, and that thou mightest possess it.

8 But he said: Lord God, whereby may I know that I shall possess it?

9 And the Lord answered, and said: Take me

* A. M. 2092; A. C. 1912. † Rom. 4. 18.
‡ Rom. 4. 3; Gal. 3. 6; James 2. 23.

trí m-bliaġan d'aois, agus gabar bainean̄ trí m-bliaġan d'aois, agus reiṫe trí m-bliaġan d'aois, agus fearán agus colum óg.

10 Agus do ġlac se iad so go h-uile ċuige, agus do roinn se a n̄a lár iad, agus do ċuir gaċ aon ċuid os coin̄e a ċeile: aċt níor roinn se na h-ein.

11 Agus ṫáinicadar na h-eunlaiṫe anuas air na conaḃlaċaib, agus do ḋibir Abram iad.

12 Agus le lin̄ do'n ġrian beiṫ ḋul faoi, do ṫuit codlaḋ trom air Abram, agus feuċ do ṫáinic uaṫbas mór, agus dorċa air.

13 Agus a dubraḋ le Abram: Bíḋead fios agad go dearḃṫa, go m-beiḋ do ṡiol 'n̄a g-coiṁiġṫeaċa a d-tír naċ leo féin go-m-beiḋ siad faoi sglaḃaċt; agus go m-beiḋ siad d'a g-craḋaḋ air feaḋ ceiṫre ċéad bliaġan.

14 Agus mar an g-ceadna an dream d'a n-dèanfaid seirbis, bearfad-sa breaṫ orra; agus 'n̄a ḋiaiġ sin tiocfaiḋ siad amaċ le maoin ṁóir.

15 Agus raċfaiḋ tusa ċum d'aiṫreaċ a sioṫ-cain; agus adloċtar ṫu a n-aois ṁóir ṁaiṫ.

16 Aċt san ċeaṫraṁaḋ ġeinealaċ tiocfaiḋ siad air ais an̄ so a rís; óir ní b-fuil eig-ceart na n-Amoriteaċ iomlan fós.

17 Agus an uair do ċuaiḋ an ġrian faoi, ṫarla neul dorċa agus facas sórn ḋeataiġ agus lócran teineaḋ noċ d'imṫiġ trid na cuidṫib sin.

18 'Sa ló sin do rin̄e an Tiġearna cun̄raḋ le Abram a ráḋ: Do d'ṡiol-sa bearfaiḋ me an tír-so ó abuinn na h-Egipte go d-ti na h-aiḃne móire Eufrait.

19 Na Cinetiġ, agus na Ceneisitiġ, agus na Cedmonitiġ,

20 Agus na h-Iettitiġ, agus na Ṗarisitig, agus na Raṗamitiġ mar an g-ceadna,

21 Agus na h-Amoritiġ, agus na Cananitiġ, agus na Gergesitiġ, agus na Jebusitiġ.

## CAIB. XVI.

Pósan̄ Abraham Agar; do rug si Ismael.

ANOIS ní rug Sarai, bean Abraim, clan air biṫ ḋo: agus do bí iṅilt Egipteaċ aice, d'ar b' ainm h-Agar.

2 Agus a dubairt Sarai le Abram: Feuċ, anois, do ċoisg an Tiġearn̄a mise ó ḃreiṫ; iarraim ort, teiġ a steaċ ċum m' iṅilte; b' ḟeidir go b-fuiġin̄ clan̄ d'a taoḃ. Agus ṫug Abram aire d' aṫċuinge Sarai.

3 Agus do ġlac Sarai, bean Abraim, h-Agar a h-iṅilt, an Egipteaċ, a n-diaiġ Abram d' aiṫreaḃ deiċ m-bliaġna a d-tír Canáin, agus tug si í d'a fear Abram le béiṫ 'n̄a mnaoi aige.

* Jer. 34. 18. † Acts 7. 6.
‡ Supra, 12. 7, and 13. 15; Infra, 26. 4, Deut. 34. 4; 2 Par. 9. 26; 1 Kings 4. 20, and 3 Kings 4. 21.

a cow of three years old, and a she-goat of three years, and a ram of three years, a turtle also, and a pigeon.

10 * And he took all these, and divided them in the midst, and laid the two pieces of each one against the other; but the birds he divided not.

11 And the fowls came down upon the carcases, and Abram drove them away.

12 And when the sun was going down, a deep sleep fell upon Abram, and a great and darksome horror seized upon him.

13 And it was said unto him: † Know thou before hand that thy seed shall be a stranger in a land not their own, and they shall bring them under bondage, and afflict them four hundred years.

14 But I will judge the nation which they shall serve, and after this they shall come out with great substance.

15 And thou shalt go to thy fathers in peace, and be buried in a good old age.

16 But in the fourth generation they shall return hither: for as yet the iniquities of the Amorrhites are not at the full until this present time.

17 And when the sun was set, there arose a dark mist, and there appeared a smoking furnace, and a lamp of fire passing between those divisions.

18 ‡ That day God made a covenant with Abram, saying: To thy seed will I give this land, from the river of Egypt even to the great river Euphrates.

19 The Cineans and Cenezites, the Cedmonites,

20 And the Hethites, and the Pharizites, the Raphaim also,

21 And the Amorrhites, and the Chanaanites, and the Gergesites, and the Jebusites.

## CHAP. XVI.

*Abram marrieth Agar, who bringeth forth Ismael.*

NOW Sarai, the wife of Abram, had brought forth no children: but having a handmaid, an Egyptian, named Agar,

2 She said to her husband: Behold, the Lord hath restrained me from bearing: go in unto my handmaid, it may be I may have children of her at least. And when he agreed to her request,

3 She took Agar the Egyptian her handmaid, § ten years after they first dwelt in the land of Chanaan, and gave her to her husband to wife.

§ A. M. 2093; A. C. 1911.

4 Agus do bí se aig h-Agar, agus do ċoinċeaḋ í; agus an uair do ċoṁairc sí go raiḃ sí torraċ, bí sí tarcuisneaċ air a maiġistreas.

5 Agus a duḃairt Sarai le Abram: Gníḋ tu eagċoir orm-sa: ṫug me mo ċailín a d'uċd, agus an uair do ċoṁairc sí go raiḃ sí torraċ do bí dam tarcuisneaċ, go n-deanaḋ an Tiġearna breiṫeaṁnas eidir mise agus ṫusa.

6 Aċt a duḃairt Abram le Sarai: Feuċ atá do ċailín a'd láiṁ féin; déan leiṫe reir do ṁian. Agus an uair do ċráiḋ Sarai í d'imṫiġ sí aṅ bealaiġ.

7 Agus nuair do fuair aingeal an Tiġearna í láiṁ le tobar uisge a n-áit uaiġneaċ, ata san b-fasaċ air an t-sliġe go Súr.

8 Duḃairt se: A h-Agar, a ċailín Ṡarai ca as a d-tainic tu? Agus c' ait d-teiġ tu? Agus a duḃairt sise: Ataim aig teiċeaḋ ó ḟaḋairc mo ṁaiġistrise Sarai.

9 Agus duḃairt aingeal an Tiġearna leiṫe: Fill air do ṁaiġistreas, agus uiṁlaiġ ṫu fein fa n-a láṁaiḃ.

10 Agus fós: Meidoċċaiḋ me do ṡíol go mór, agus beiḋiḋ ṫar ainmeaḋ le iomadaṁlaċt.

11 Agus fa ḋiaiġ: Feuċ ata tu torraċ, agus bearfaiḋ tu mac, agus do ḃearfaiḋ tu Ismael d'ainm air; de ċioṅ go g-cuail an Tiġearna do ḃuaiḋreaḋ.

12 Agus beiḋ se 'ṅa duine ḟiaḋċa; a láṁ a n-aġaiḋ h-uile duine; agus láṁ h-uile duine 'ṅa aġaiḋ: agus toġfaiḋ sé a ḃot os coṁair a ḋearbraiṫre uile.

13 Agus do ġoir sí ainm an Tiġearna do láḃair leiṫe: Tusa an Dia a ċiḋeas me. Oir duḃairt sí: is cinte go b-facaiḋ me cúl an te do ċoṁairc me.

14 Uime sin do goireaḋ air an tobar, tobar an te ṁaireas agus ciḋeas me: Ata se eidir Cades agus Bered.

15 Agus rug h-Agar mac do Abram; do ġlaoiḋ Ismael mar ainm air.

16 Agus bí Abram ceiṫre fiċċid agus sé bliaġna d'aois an uair rug h-Agar Ismael ḋó.

4 And he went in to her. But she perceiving that she was with child, despised her mistress.

5 And Sarai said to Abram: Thou dost unjustly with me: I gave my handmaid into thy bosom, and she perceiving herself to be with child, despiseth me. The Lord judge between me and thee.

6 And Abram made answer, and said to her: Behold, thy handmaid is in thy own hand, use her as it pleaseth thee. And when Sarai afflicted her, she ran away.

7 And the angel of the Lord having found her, by a fountain of water in the wilderness, which is in the way to Sur in the desert,

8 Said to her: Agar, handmaid of Sarai, whence comest thou? and whither goest thou? And she answered: I flee from the face of Sarai, my mistress.

9 And the angel of the Lord said to her: Return to thy mistress, and humble thyself under her hand.

10 And again he said: I will multiply thy seed exceedingly, and it shall not be numbered for multitude.

11 And again: Behold, said he, thou art with child, and thou shalt bring forth a son: and thou shalt call his name Ismael, because the Lord hath heard thy affliction.

12 He shall be a wild man: his hand will be against all men, and all men's hands against him: and he shall pitch his tents over against all his brethren.

13 And she called the name of the Lord that spoke unto her: Thou the God who hast seen me. For she said: Verily, here have I seen the hinder parts of him that seeth me.*

14 Therefore she called that well, The well of him that liveth and seeth me. The same is between Cades and Barad.

15 And Agar brought forth a son to Abram: who called his name Ismael.

16 Abram was four score and six years old when Agar brought him forth Ismael.

## CAIB. XVII.

*Cuṅraḋ an timċioll-ġearrṫa.*

AGUS an uair do bí sé noċad agus naoi mbliaġna d'aois, do ṫaisbean an Tiġearna é féin do Abram, agus a duḃairt leis; is mise an Dia Uileċuṁaċtaċ, siubail a' m' ḟiaḋnuise agus bí dionġṁalta.

2 Agus do ḋeanfaiḋ me mo ċuṅraḋ eidir me agus ṫu, agus meidoċċaiḋ me ṫu go h-anṁór.

## CHAP. XVII.

*The Covenant of Circumcision.*

AND after he began to be ninety and nine years old, the Lord appeared to him: and said unto him: I am the Almighty God: walk before me, and be perfect.

2 And I will make my covenant between me and thee: and I will multiply thee exceedingly.

---

CHAP. XVI., Ver. 12. This singular prophecy has been literally fulfilled in the descendants of Ismael, as fierce and warlike people, as appears through their entire history, and still retaining the erratic propensities of their race.

* Exod. 33. 20, and 23; Infra, 24. 62.

3 Agus do ṫuit Abram air a aġaiḋ.

4 Agus ḋo ċomraiḋ Dia leis: IS MISE 'TA, agus ta mo ċuñraḋ leat, agus beiḋ tu a' d' aṫair ṁórain ciñiḋeaċ.

5 Agus ni h-Abram is ainm ḃearfar ort ó so amaċ, aċt beiḋ d'ainm Abraham: óir a' d' aṫair morain daoine do riñe me ṫu.

6 Agus do ḋéanfaiḋ mé ro-ṡiolṁar ṫu, agus do ḋéanfaiḋ me cas-ṁuintir diot, agus tiocfaiḋ riġṫe amaċ uait.

7 Agus daingnoċṫaiḋ me mo ċuñraḋ eadram-fein agus ṫu, agus do ṡiol a'd' ḋiaiġ añ a n-geinealaċaiḃ-san, a'm' ċuñraḋ siorruiḋe, do ḃeiṫ a'm' Dia duit-se, agus do d' ṡiol 'do ḋiaiġ.

8 Agus do ḃéarfaiḋ me duit-se, agus do d'ṡiol a'd' ḋiaiġ, an fearañ añ a b-fuil tu mar aitreabaċ, tir Ċanain uile mar ṡeilḃ siorruiḋe; agus beiḋ me mo Dia aca.

9 Agus a dubairt Dia h-Abraham: Coiṁeudfaiḋ tu mo ċuñraḋ air an áḋḃar-sin, tu fein agus do ṡiol a'd' ḋiaiġ añ a n-geinealaċaiḃ.

10 Is é so mo ċuñraḋ, noċ ċóṁaloċṫaiḋ siḃ, eadrum-sa agus siḃ-se, agus do ṡiol a'd' ḋiaiġ; gaċ uile ġein ṁic bur measġ beiḋ sé timċiollġearrṫa.

11 Agus timċiollġearrfaiḋe ḟeoil bur roiṁ-ċroiciñ; agus ċum go m-beiḋeaḋ mar ċóṁarṫa an ċuñarta eadram-sa agus siḃ-se.

12 An mac a ḃeiḋeas oċt lá d'aois eadraiḃ timċiollġearrfar é, gaċ uile gein ṁic añ bur n-geinealaċaiḃ, an searḃḟoġantaiġe, an te ḃéarṫar añsa tiġ, nó ceañoċṫar air airgid ó ċoiṁiḋeaċt air biṫ naċ b-fuil de do ṡlioċt, timċiollġearfar é:

13 Agus beiḋ mo ċuñraḋ añ bur b-feoil mar ċuñraḋ siorruiḋe.

14 Agus an leanḃ ṁic 'g a m-beiḋ feoil a roiṁ-ċreiciñ gan timċiollġearraḋ, gearrfaiḋṫear an t-anam sin amaċ ó n a ṗobal, mar do riñe gan ḃriġ, mo ċuñraḋ.

15 Agus a dubairt Dia le Abraham; Air Sarai do ṁnaoi, ni ġoirfaiḋ tu Sarai, aċt Sara.

16 Agus beañoċṫaiḋ mise í, agus do ḃearfaiḋ me mac duit-se uaiṫe, d'a d-tabarfad beañaċt, agus beiḋ sé 'ña ċeañ treabac agus tiocfaiḋ riġṫe daoine uaḋ.

17 Añ sin do ṫuit Abraham air aġaiḋ, agus do riñe gáire agus a dubairt añ a ċroiḋe: a m-ḃearfar mac do'n te ata a g-cioñ a ċéad bliaġna d'aois? Agus Sara ata noċad bliaġna d'aois a m-ḃearfaiḋ sí?

18 Agus a dubairt Abraham le Dia: buḋ ṁaiṫ liom go maireaḋ Ismael añ d' ḟiaḋnuise!

3 Abram fell flat on his face.

4 And God said to him: I AM, and my covenant is with thee, and thou shalt be a father of many nations.

5 Neither shall thy name be called any more Abram: but thou shalt be called Abraham: because I have made thee a father of many nations.

6 And I will make thee increase exceedingly, and I will make thee the stock of nations, and kings shall come out of thee.

7 And I will establish my covenant between me and thee, and between thy seed after thee in their generations, by a perpetual covenant: to be your God, and of thy seed after thee.

8 And I will give to thee, and to thy seed, the land of thy sojournment, all the land of Chanaan, for a perpetual possession, and I will be their God.

9 Again God said to Abraham: * And thou therefore shalt keep my covenant, and thy seed after thee in their generations.

10 This is my covenant which you shall observe, between me and you, and thy seed after thee: All the male-kind of you shall be circumcised:

11 And you shall circumcise the flesh of your foreskin, that it may be for a † sign of the covenant between me and you.

12 An infant of eight days old shall be circumcised among you, every man-child in your generations: he that is born in the house, as well as the bought servant, shall be circumcised, and whosoever is not of your stock:

13 And my covenant shall be in your flesh for a perpetual covenant.

14 The male, the flesh of whose foreskin shall not be circumcised, that soul shall be destroyed out of his people: because he hath broken my covenant.

15 God said also to Abraham: Sarai thy wife thou shalt not call Sarai, but Sara.

16 And I will bless her, and of her I will give thee a son, whom I will bless, and he shall become nations, and kings of people shall spring from him.

17 Abraham fell upon his face, and laughed, saying in his heart: Shall a son, thinkest thou, be born to him that is a hundred years old? and shall Sara that is ninety years old bring forth?

18 And he said to God: O that Ismael may live before thee!

---

CHAP. XVII., Ver. 15. God, after changing the name of Abraham in so significant a manner, changes now, in an equally significant manner, the name of his wife; so that, instead of being peculiarly his, she should belong to the human family as their mother, through whose posterity both Jews and Gentiles should receive the promised benediction.

* Acts, 7. 8. † Rom. 4. 11; Lev. 12. 3; Luke 2. 21.

19 Agus a dubhairt Dia: béarfaiḋ do ḃean Sara mac duit: agus glaoiḋfiḋ tu Isaac d'ainm air: agus daingnioċċaiḋ mise mo ċonnraḋ leis, 'na ċonnraḋ siorruiḋe, agus le n-a ṡíol 'na ḋiaiġ.

20 Agus air son Ismael, do ċuala me ṫu: feuċ do beannoċaiḋ mé é, agus do ḋeanfaiḋ me siolmar é, agus oirlionfaḋ go h-anṁór é: ḋa ceannfairt ḋeug ġeinfiḋ se; agus do ḋeanfaiḋ mé cine mór ḋe.

21 Aċt mo ċonnraḋ daingnioċċaiḋ me le Isaac, a bearfas Sara duit-se an ṫan am so a m-bliaġain-so ċugainn.

22 Agus nuair do scuir do beit a caint leis, ċuaiḋ Dia suas ó Abraham.

23 Agus do ġlac Abraham a ṁac Ismael, agus gaċ a rugaḋ an a ṫiġ, agus gaċ air ceanaċaḋ, gaċ uile firionnaċ, a measg daoine tiġe Abraham, agus do ṫimċiollġearr feoil a roiṁ-ċroiciñ an sa ló sin féin, mar a dubhairt Dia leis.

24 Agus do ḃi Abraham noċaḋ agus naoi m-bliaġna d'aois an uair do ṫimċiollġearraḋ feoil a roiṁ-ċroiciñ.

25 Agus do ḃi Ismael a ṁac trí bliaġna ḋéag d'aois an uair do ṫimċioll-ġearraḋ feoil a roiṁ-ċroiciñ.

26 An sa ló ceadna do timċioll-ġearraḋ Abraham agus a ṁac Ismael.

27 Agus an uile fear an a ṫiġ, iad do ruġ ḋ-an; agus iad, mar an ceadna, do ceannuiġeaḋ; searḃḟoġantaiġṫe agus coiġriġiġ do timċioll-ġearraḋ iad maille leis.

19 And God said to Abraham: * Sara thy wife shall bear thee a son, and thou shalt call his name Isaac, and I will establish my covenant with him for a perpetual covenant, and with his seed after him.

20 And as for Ismael I have also heard thee. Behold, I will bless him, and increase, and multiply him exceedingly: he shall beget twelve chiefs, and I will make him a great nation.

21 But my covenant I will establish with Isaac, whom Sara shall bring forth to thee at this time in the next year.

22 And when he had left off speaking with him, God went up from Abraham.

23 And Abraham took Ismael his son, and all that were born in his house: and all whom he had bought, every male among the men of his house: and he circumcised the flesh of their foreskin forthwith the very same day, as God had commanded him.

24 Abraham was ninety and nine years old, when he circumcised the flesh of his foreskin.

25 And Ismael his son was full thirteen years old at the time of his circumcision.

26 The self same day was Abraham circumcised and Ismael his son.

27 And all the men of his house, as well they that were born in his house, as the bought servants and strangers, were circumcised with him.

## CAIB. XVIII.

Beir Abraham fleaḋ do ainġlib: a faiḋeneaċt air ġeineaṁuint Isaac. Orċa Abrahaim air son luċt-coṁnuiġṫe Sodoim.

AGUS d'foillsiġ an Tiġearna é féin do a n-glean Mambre coṡaḋ a's do ṡuiġ sé aig dorus a boṫa a d-teas an lae.

2 Agus nuair do ṫóg suas a ṡúile do facas do triur fear 'na seasaḋ laiṁ leis; agus an uair do ċonairc se iad, do riṫ 'na g-coiṁe ó ḋorus a boṫa, agus do ċlaon é fein go talaṁ.

3 Agus a dubhairt: A Ṫiġearna ma fuair me anois fabar a'd' radarc, guiḋim ṫu na imṫiġ ó t' ṡeirbireac.

4 Béarfaḋ beagán uisge, agus ionnluiġiḋ bur g-cosa, agus déanaiḋ coṁnuiḋe faoi an g-crann.

5 Agus do bearfaiḋ mise greim arain, agus solasuiġiḋ bur g-croiḋṫe, tar eis sin imṫeoċċaiḋ sib

## CHAP. XVIII.

*Angels are entertained by Abraham. They foretell the birth of Isaac. Abraham's prayer for the men of Sodom.*

AND † the Lord appeared to him in the vale of Mambre, as he was sitting at the door of his tent, in the very heat of the day.

2 And when he had lifted up his eyes, there appeared to him three men standing near him: and as soon as he saw them he ran to meet them from the door of his tent, and adored down to the ground.

3 And he said: Lord, if I have found favour in thy sight, pass not away from thy servant:

4 But I will fetch a little water, and wash ye your feet, and rest ye under the tree.

5 And I will set a morsel of bread, that you may refresh yourselves, afterwards you shall pass

Ver. 23. Abraham here executes what God required of him in the 11th verse, namely, the circumcision of his entire family, as a sign of the covenant then formed; and the willingness with which so many of an adult age submitted to so painful a ceremony, was no less remarkable than the promptness with which, in his usual manner, the holy patriarch obeyed the commands of the Almighty.

* Infra, 18. 10, and 21. 2.
† A. M. 2107; Ante C. 1897; Heb. 13. 2.

róṁaiḃ; óir is uime sin tangaḃar ċum ḃur searḃḟoġantaiġ. Agus a duḃradar-san: Déan mar a duḃairt tu.

6 Agus do ḋeifriġ Abraham añ a ḃoṫ mar a raiḃ Sara, agus a dúḃairt: Deifriġ, fuin trí méaḋa de ṁin ṗluir, agus dean dé ḃairġeana air an d-teallaċ.

7 Agus do riṫ Abraham ċum an tréid agus ṫug leis laoġ maiṫ raṁair, agus ṫug d' óglac a riñe a ḟaġail reiḋ go deifreaċ.

8 Agus do ġlac re im agus baiñe agus an laoġ a d'ullṁuiġ se, agus do ċuir 'ña ḃ-fiaḋnuise agus do ṡeas laiṁ leo faoi 'n g-crañ.

9 Agus nuair d'iṫeadar, duḃradar leis: Ca ḃ-fuil Sara do ḃean? Agus duḃairt se-san: Feuċ ta ṡí sa m-boṫ.

10 Agus a duḃairt se-san: Go deiṁin fillfiḋ mé ċugad ċoṫrom na h-aimsire so, le ḃur m-beo agus beiḋ mac aig do ṁnaoi Sara. Agus nuair do ċualiḋ Sara sin air ċul doruis na boṫa do riñe sí gáire.

11 Anois do bí Abraham agus Sára seanda, agus a ḃ-fad añ aois, agus do scuir do ḃeiṫ aig Sara do reir gnais na m-ban.

12 Uime sin do riñe Sara gáire iñte féin, a ráḋ: Tar eis me ḃeiṫ aosda, foirfe, agus mo ṫiġearna, mar an g-ceadna, ḃeiṫ foirfe†, an san-toċṫad tlaċd na h-oige?

13 Agus a duḃairt an Tiġearna le Abraham: Cad fa a n-dearnaiḋ Sara gáire a ráḋ; an dearḃṫa go m-béarfaiḋ mise leanḃ, mise ata foirfe?

14 An ḃ-fuil aon niḋ ro-ċruaiḋ aig an Tiġearna? Añ sa n-uair fillfiḋ me ċugad reir mo ġellaṁuinte, ċoṫrom an ama-so, le ḃur m-beo, agus beiḋ mac aig Sára.

15 Añ sin do ṡéan Sára, aig raḋ: Ní ḋearnaiḋ mise gáire; oir do bí eagla uirre. Agus a duḃairt se-san: Ní amlaiḋ tá, aċt do riñe tu gáire.

16 Agus nuair d'eiriġdar na fir suas añ sin, d'iompoiġdar a suile ċum Ṡodoim, agus do ċuaiḋ Abraham a g-cuideaċt leo sa t-sliġe.

17 Agus duḃairt an Tiġearna: an g-ceillfiḋ me air Abraham an niḋ so a taim le ḋéanaḋ.

18 O, is 'ñ dán do ḃeiṫ 'ña ḋream ṁór ċeañasac, agus go m-beiḋ ciniḋeaċa an doṁain uile beañuiġṫe añ san?

19 Oir ta ḟios agam-sa go d-taḃarfaiḋ aitne d'a ċlain, agus d'a ṫeaġlaċ 'ña ḋiaiġ go g-coiṁeadfuiḋ siad sliġe an Tiġearna, go n-deanfaiḋ ceart agus breiṫeaṁnas: ioñas go d-taḃarfaḋ an Tiġearna añ ciñ, mor ġeall air Abraham, an niḋ sin do laḃair ḋ'a ṫaoḃ.

on: for therefore are you come aside to your servant. And they said: Do as thou hast spoken.

6 Abraham hastened into the tent to Sara, and said to her: Make haste, temper together three measures of flour, and make cakes upon the hearth.

7 And he himself ran to the herd, and took from thence a calf very tender and very good, and gave it to a young man: who made haste and dressed it.

8 He took also butter and milk, and the calf which he had prepared, and set before them: but he stood by them under the tree.

9 And when they had eaten, they said to him: Where is Sara thy wife? He answered: Lo, she is in the tent.

10 And he said to him:* I will return and come to thee at this time, life accompanying, and Sara thy wife shall have a son. Which when Sara heard, she laughed behind the door of the tent.

11 Now they were both old, and far advanced in years, and it had ceased to be with Sara after the manner of women.

12 And she laughed secretly, saying: After I am grown old,† and my lord is an old man, shall I give myself to pleasure?

13 And the Lord said to Abraham: Why did Sara laugh, saying: Shall I who am an old woman bear a child indeed?

14 Is there any thing hard to God? according to appointment I will return to thee at this same time, life accompanying, and Sara shall have a son.

15 Sara denied, saying: I did not laugh: for she was afraid. But the Lord said: Nay, but thou didst laugh.

16 And when the men rose up from thence, they turned their eyes towards Sodom: and Abraham walked with them, bringing them on the way.

17 And the Lord said: Can I hide from Abraham what I am about to do:

18 ‡ Whereas he shall become a great and mighty nation, and in him all the nations of the earth shall be blessed?

19 For I know that he will command his children, and his household after him, to keep the way of the Lord, and do judgment and justice: that for Abraham's sake the Lord may bring to effect all the things he hath spoken unto him.

* Supra, 17. 19; Infra, 21. 1; Rom. 9. 9.

† 1 Peter 3. 6.

‡ Supra, 12. 3; Infra, 22. 18.

20 Agus a dubairt an Tiġearna: Ta gáir Sodoim agus Gomorra meaduiġte, agus ta a b-peacaiḋ trom go h-anṁeasarda.

21 Raċfaiḋ me sios anois, agus feuċfaiḋ mé a n-dearnadar an gáir do ṫainic ċugam-sa do dearbaḋ le n-a gníoṁa: nó, muna n-dearnaiḋ, go m-beiḋeaḋ fios agam.

22 Agus do h-iompuiġdar as sin, agus do ċuadar leaṫ le Sodom; aċt do ṡeas Abraham go fóill a láṫair an Tiġearna.

23 Agus aig teaċt d'a ḟogus, dubairt: An sgriosfaiḋ tu fós an fireun maraon leis an g-cionṫaċ?

24 Ma ta caogad fireun a stiġ an sa g-caiṫriġ, an sgriosfair iad maraon? Agus naċ g-coigloċṫaiḋ tu an áit air son an ċaogaid fireun ma faġtar iad innte?

25 Go m-buḋ fada sin uait-se a deanaḋ mar so, an fireun do ṁarbaḋ maille leis an g-ciontaċ; agus go m-beiḋeaḋ an fireun mar an g-cionṫaċ, ni dúal so duit: tu a ġniḋeas breiṫeaṁ na talṁan uile, ni ḋeanfair breiṫeaṁ mar so.

26 Agus a dubairt an Tiġearna: Ma ġeibim a Sodom caogad fireun a stiġ san g-caiṫriġ, an sin coigloċṫaiḋ me an áit uile air a son.

27 Agus a dubairt Abraham aig freagraḋ: mar do ṫoisiġ me labróċtad leis an Tiġearna mar naċ b-fuil ioṁam aċt cré agus luaiṫreaḋ.

28 Ma tearbuiġeann cuigear de'n g-caogad fireun, an sgriosfaiḋ tu an ċaṫair uile, mar ġeall gan beiṫ ann-ti aċt cuigear a's da ḟiċid? Agus a dubairt se-san: Ma ġeibim cuigear agus da fiċid ann-ti ni sgriosfaiḋ mé í.

29 Agus do labair se leis fós a ris agus a dubairt: Ma faġtar da fiċid fireun ann-ti cad é do ḋeanfas tu? Dubairt se-san: Ni buailfid í air son da fiċid.

30 Agus a dubairt se leis: O a Ṫiġearna na bí feargaċ liom ma labraim: ma faġtar triocad ann-ti? D'ḟreagair: Ni ḋeanfaiḋ mé é ma ġeibim triocad ann-ti.

31 Agus a dubairt se-san: Anois gur ṫoisiġeas, labaroċtad leis an Tiġearna: agus da b-fuiġṫi fiċe ann-ti? Dubairt se-san: Ni sgriosfaiḋ mé í air s'on fiċead.

32 Agus a dubairt se-san: O na biḋeaḋ fearg ort, a Tiġearna, ma labraim fós aon uair aṁain eile da b-fuiġṫi deiċneaṁar ann-ti? Agus a dubairt se-san: Ni sgriosfaiḋ me í air son an deiċneaṁair.

33 Agus do imṫiġ an Tiġearna, n-deis crioċnuġaḋ a ċomraḋ le Abraham, agus d'ḟill Abraham ċum a aite fein.

20 And the Lord said: The cry of Sodom and Gomorrha is multiplied, and their sin is become exceedingly grievous.

21 I will go down and see whether they have done according to the cry that is come to me: or whether it be not so, that I may know.

22 And they turned themselves from thence, and went their way to Sodom: but Abraham as yet stood before the Lord.

23 And drawing nigh he said: Wilt thou destroy the just with the wicked?

24 If there be fifty just men in the city, shall they perish withal? and wilt thou not spare that place for the sake of the fifty just, if they be therein?

25 Far be it from thee to do this thing, and to slay the just with the wicked, and for the just to be in like case as the wicked, this is not beseeming thee: thou who judgest all the earth, wilt not make this judgment.

26 And the Lord said to him: If I find in Sodom fifty just within the city, I will spare the whole place for their sake.

27 And Abraham answered, and said: Seeing I have once begun, I will speak to my Lord, whereas I am dust and ashes.

28 What if there be five less than fifty just persons? wilt thou because there are only five and forty destroy the whole city? And he said, I will not destroy it, if I find five and forty.

29 And again he said to him: But if forty be found there, what wilt thou do? He said: I will not destroy it for the sake of forty.

30 Lord, saith he, be not angry I beseech thee, if I speak: What if thirty shall be found there? He answered: I will not do it if I find thirty there.

31 Seeing, saith he, I have once begun, I will speak to my Lord: What if twenty be found there? He said: I will not destroy it for the sake of twenty.

32 I beseech thee, saith he, be not angry, Lord, if I speak yet once more: What if ten should be found there? And he said: I will not destroy it for the sake of ten.

33 And the Lord departed, after he had left speaking to Abraham: and Abraham returned to his place.

---

**Chap.** XVIII., Ver. 21. This passage is referred to by all commentators as pregnant with instruction to all who are intrusted with the administration of justice.

Ver. 28. *Because there are only five.* The Vulgate is here rendered according to the Italian version of Martini. The quaint word, for *lack* of five, in the English version, has the same meaning.

## CAIB. XIX.

Lot ineaċuil do Ainglib añ a ṫeaċ, beirtear saor e ó Ṡodom a sgrirstar: A bean, mar ġeall gur ḋearc si siar, deantar i aṫruġaḋ añ ṗillear salain.

AGUS ṫainiceadar an ḋa aingeal go Sodoim aig an traṫnóna; agus do bi Lot 'ña suiġe añ geata na caiṫreaċ. Agus an uair do ċoñairc se iad do eiriġ se suas go ṫeagṁail leo: agus do ċlaon sé é fein sios go talaṁ,

2 Agus dubairt se: A ṫiġearniḋ, iarraim oraib, fillid a steaċ go tiġ bur seirbiriġ agus fañuiḋ añ: niġiḋ bur g-cosa agus eiroċṫaiḋ sib suas go moċ agus raċaiḋ sib romaib air bur d-turus. Agus a dubradar-san: Ni ḟeaḋ; aċt fanfamuid air an t-sraid fead na h-oiḋċe.

3 Agus do ṡaruiġ sé orra go mór ċum go b-fillḟidir a steaċ ċuige, agus do ċuadar do 'n tiġ, agus do riñe se fleaḋ ḋoib, agus do bruiċ se aran gan gól agus a d'iṫidar-san.

4 Aċt sul do luiġeadar sios ṫainicdar daoine na caiṫreaċ a d-timċioll an tiġe, eidir sean agus óg an pobal uile as gaċ taob.

5 Agus do ġoireadar air Lot agús a dubradar leis: Ca b-fuil na daoine ṫainic cugad a noċd? Tabair amaċ cuigaiñ-ne iad ċum go m-beiḋeaḋ eolus againñ orṫu.

6 Agus do ċuaiḋ Lot amaċ ċuca, agus do ḋruid se an dorus 'ña ḋiaiġ,

7 Agus a dubairt: Guiḋim sib, a ḋearbraiṫre, na deanaiḋ an t-olc-sin.

8 Ta agam dias inġean nar aiṫin fear, iarraim orraib, leigiḋ ḋam a d-tabairt ċugaib amaċ, agus deanaiḋ leo mar is mian lib, aċt aṁain na deanaiḋ aon-niḋ air na fearaib so, óir do ṫainicedar fa ḋion mo ṫige-se.

9 Aċt dubradar san: Teiġ a steaċ as sin. Agus fór aris: Nar ṫainiċ tu añ so mar coigriġeaċ agus ni mór leat a beiṫ do breiṫeaṁ? anois do ḋeanamuid nios measa leat-sa 'na leo-san. Agus do ṡaruiġeadar go mór, agus ṫainiceadar a b-fogus do 'n dorus, d'a brisead.

10 Aċt do ċuireadar na fir a láṁ amaċ, agus do ṫarrangdar Lot ċuca a steaċ, agus do ḋruideadar an dorus.

11 Agus do buailedar na daoine do bi aig dorus an tiġe le doille, ó beag go mór, ioñas gur saruiġ orra an dorus ḟaġail.

12 Agus a dubradar le Lot, an b-fuil agad añ-so aon-neaċ eile? seaċ do ċliaṁuin, agus do

## CHAP. XIX.

*Lot, entertaining Angels in his house, is delivered from Sodom, which is destroyed: his wife for looking back is turned into a statue of salt.*

AND * the two angels came to Sodom in the evening, and Lot was sitting in the gate of the city. And seeing them he rose up and went to meet them: and worshipped prostrate to the ground,

2 And said: I beseech you, my lords, turn into the house of your servant, and lodge there: wash your feet, and in the morning you shall go on your way. And they said: No, but we will abide in the street.

3 He pressed them very much to turn in unto him; and when they were come in to his house, he made them a feast, and baked unleavened bread, and they ate:

4 But before they went to bed the men of the city beset the house both young and old, all the people together.

5 And they called Lot, and said to him: Where are the men that came in to thee at night? bring them out hither that we may know them.

6 Lot went out to them, and shutting the door after him, said:

7 Do not so, I beseech you, my brethren; do not commit this evil.

8 I have two daughters who as yet have not known man: I will bring them out to you, and abuse you them as it shall please you, so that you do no evil to these men, because they are come in under the shadow of my roof.

9 But they said: Get thee back thither. And again: Thou camest in, said they, as a stranger; was it to be a judge? therefore we will afflict thee more than them. † And they pressed very violently upon Lot: and they were even at the point of breaking open the doors.

10 And behold the men put out their hand, and drew in Lot unto them, and shut the door:

11 And them that were without, ‡ they struck with blindness from the least to the greatest, so that they could not find the door.

12 And they said to Lot: Hast thou here any of thine? son-in-law, or sons, or daugh-

---

CHAP. XIX., Ver. 8. *I have two daughters*, &c. On this strange and unjustifiable proposition on the part of Lot, it may be sufficient to cite the words of St. Augustine: "Lot, disturbed in mind through horror for the sins of others, heeds not his own, while he consents to abandon his own daughters to their profligate outrages."

* A. M. 2107; Ante C. 1897; Heb. 13. 2.
† 2 Peter 2. 8. ‡ Wis. 19. 16; 2 Kings 18. 6.

ṁaca, agus d' inġeana, cia b'é air biṫ ata agad an-so tabair iad amaċ as an g-caṫair.

13 Óir sgriosfamuid-ne an áit so, de ċionn gur fás a n-gáir a laṫair an Tiġearna do ċuir sinne ċum a sgriosta.

14 Agus do ċuaid Lot amaċ agus do labair le n-a ċliaṁanaiḃ d'ar dual a inġeana a ṗósad, agus a dubairt: gluaisid, fágaid an áit-so amaċ, óir sgriosfaid an Tiġearna an ċaṫair so. Aċt d'ar leo gur buḋ fear magaiḋ é.

15 Agus an uair d' éiriġ an ṁaidin, an sin do ḃrostuiġ na h-aingil Lot aig rád: Éiriġ, toig do bean, agus do dís inġean ata an so; d'eagla go d-tuitfeá a g-cionntaiḃ na caiṫreaċ.

16 Agus mar do ḃí se mall-triallaċ rugadar air láiṁ air, agus air láiṁ a ṁna, agus air láiṁ a dís inġean, mar do ḃí an Tiġearna grásaṁail dó.

17 Agus tugadar amaċ é, agus do ṡuiġeadar é taoḃ amuiġ de 'n caiṫriġ: agus an sin dubairt, teiṫ le d' anam: na feuċ a'd' diaiġ, agus na fan an sa d-tír do ṫimċioll: aċt sabail ṫu féin sa' n t-sléiḃ d'eagla go m-bascoċċaiḋe ṫusa mar an g-ceadna.

18 Agus a dubairt Lot leo: A Ṫiġearna dílis, agnaim ṫu,

19 Ó fuair do ṡearḃóġantaiġ grása a'd' radarc, agus gur ṁeaduiġ tu do ṫrócaire noċ do ṫaisbean tu dam-sa aig cumḋaċ m' anama; agus naċ feidim teiṫeaḋ sa'n t-sleiḃ, d'eagla oilc eigin do ḃuain dam, agus go ḃ-fuiġinn bás.

20 Is fogus an caṫair so ċuige a d-tig liom teiṫeaḋ is beag í, agus beiḋ mé slán an-ti: naċ caiṫirin beag í, agus mairfiḋ m'anam.

21 Agus dubairt se-san leis; Feuċ d'éist me le d'aṫċuinge ċugam a d-taoḃ an niḋ so mar an g-céadna, naċ sgriosfad an ċaiṫir so air son ar labair tú.

22 Deifirid leat, teiṫ an sud; óir ni feadaim-se aon-niḋ do ḋeanaḋ nó go d-teiḋ tu an sud. Uime sin do goirea Segor d'ainm do'n g-caiṫriġ.

23 D'éiriġ an ġrian air an talaṁ agus do ċuaid Lot a steaċ go Segor.

24 An sin d'ḟearċuin an Tiġearna air Sodom agus air Gomorra ruiḃ agus teine, o'n Tiġearna as flaiṫeas.

25 Agus do sgrios na caiṫreaċa sin, agus an fearann uile na d-timċioll, agus aiṫreaḃaiġ na g-caṫraċ uile, agus gaċ niḋ d'ḟás air an talaṁ.

26 Aċt d'ḟeuċ a bean 'na diaiġ taoḃ siar di, agus do rinneaḋ uaiṫne saluin di.

Ver. 14. D'ar dual a inġeana a ṗósad. As our version of this text in English is different from the Protestant translation, the Irish translation, too, means espousals, rather than actual marriage. It must be observed, that our translation is also more conformable with the language of Lot, as alluded to in the preceding note.

ters, all that are thine bring them out of this city:

13 For we will destroy this place, because their cry is grown loud before the Lord, who hath sent us to destroy them.

14 So Lot went out and spoke to his sons-in-law that were to have his daughters, and said: Arise: get you out of this place, because the Lord will destroy this city. And he seemed to them to speak as it were in jest.

15 And when it was morning the angels pressed him, saying: Arise, take thy wife, and the two daughters which thou hast: lest thou also perish in the wickedness of the city.

16 And as he lingered, they took his hand, and the hand of his wife, and of his two daughters, because the Lord spared him.

17 * And they brought him forth and placed him without the city: and there they spoke to him, saying: Save thy life: look not back, neither stay thou in all the country about: but save thyself in the mountain, lest thou be also destroyed.

18 And Lot said to them: I beseech thee, my Lord,

19 Because thy servant hath found grace before thee, and thou hast magnified thy mercy, which thou hast shewn to me, in saving my life, and I cannot escape to the mountain, lest some evil seize me, and I die.

20 There is this city here at hand, to which I may flee, it is a little one, and I shall be saved in it: is it not a little one, and my soul shall live?

21 And he said to him: Behold also in this, I have heard thy prayers, not to destroy the city for which thou hast spoken.

22 † Make haste and be saved there, because I cannot do any thing till thou go in thither. Therefore the name of that city was called Segor.

23 The sun was risen upon the earth, and Lot entered into Segor.

24 ‡ And the Lord rained upon Sodom and Gomorrha brimstone and fire from the Lord out of heaven.

25 And he destroyed these cities, and all the country about, all the inhabitants of the cities, and all things that spring from the earth.

26 § And his wife looking behind her, was turned into a statue of salt.

* Wis. 10. 6.
† Wis. 10. 6.
‡ Deut. 29. 23; Isai. 13. 19; Jer. 50. 40; Ezek. 16. 49; Osee 11. 8; Amos 4. 11; Luke 17. 29; Jude 1. 7.
§ Luke 17. 32.

27 Agus d'eiriġ Abraham go moċ air maidin go nuige an áit air ḟeas se os coiṁe an Tiġearna,

28 Agus d'ḟeuc se air Ṡodom agus air Go-morra agus air maġa na tíre ud go h-uile agus do ċoṁairc luaiṫre dul suas o'n tír aṁail ḋeataiġ forneis.

29 Agus an uair do sgrios Dia caiṫreaċa na tíre sin, do ċuiṁniġ se air Abraham agus ṫug se Lot amaċ as lár na g-caiṫreaċ aṁ a raib se 'na ċoṁnuiḋe.

30 Agus do ċuaiḋ Lot suasamaċ as Segor, agus do ċoṁnuiġ air an t-sleib agus a ḋís inġean 'na ḟocair, óir bí eagla air coṁnuiḋe a ḋeanaḋ a Segor; agus do aiṫreab se a g-cuais é fein agus a ḋís inġean.

31 Agus a dubairt sí buḋ sinde leis an te b'oige: ata ar n-aṫair foirfe, agus ni b-fuil duine air an doṁan a beiḋ agaiṁ do réir gnais an t-saoiġail uile.

32 Gluais, cuireamuid ar n-aṫair air ṁeisge le fíon, agus luiġmid leis go g-cóimeudmuis síol ó n-ar n-aṫair.

33 Mar sin ṫugadar air a n-aṫair fíon ól an oiḋċe sin: agus do ċuaiḋ an bean buḋ sinde a steaċ, agus do luiġ sí le n-a h-aṫair, agus níor ṁoṫuiġ sé an uair do luiġ sí sios, nó an uair do eiriġ sí.

34 Agus lá'r ṅ-a ṁáraċ, dubairt an ċéidġin leis an inġein b'oige: Feuċ, do luiġ mise réir le m'a-ṫair: tugamúid air, fíon ól anoċd mar an g-ceadna, agus luigfiḋ tusa leis, go g-congḃamuis síol ó n-ar n-aṫair.

35 Agus ṫugadar air a n-aṫair fíon ól, an oiḋċe sin, mar an g-ceadna, agus do eiriġ an bean do b'oige agus do luiġ aige, agus níor ṁoṫuiġ se-san an uair do luiġ sí síos, nó an uair do eiriġ sí.

36 Mar so bí dís inġean Lot trom ó a n-aṫair.

37 Agus rug an bean buḋ sinde mac, agus ṫug Moab d'ainm air: is se an fear ceadna sin is aṫair do na Moabiteaċaib gus aniuġ.

38 Agus an bean do b'oige, rug sí mac mar an g-ceadna, agus do ġoir Ammon d'ainm ḋe, is é sin mac mo ḋaoine: aṫair na n-Ammonteaċ go d-tí aniuġ.

## CAIB. XX.

Deanaṁ Abraham coġnuiḋ aṁ Gerara: tugṫar Sara cum tiġ ríġ Abimeleiċ; le orduġaḋ Dé beirtear air ais i gan doċar.

AGUS do ġluais Abraham as sin do'n tír ó ḋeas, agus do aiṫreab eidir Cades agus Súr, agus do riṅe coṁnuiḋe mar aiṫreaċ a n-Gérar.

27 And Abraham got up early in the morning, and in the place where he had stood before with the Lord,*

28 He looked towards Sodom and Gomorrha, and the whole land of that country: and he saw the ashes rise up from the earth as the smoke of a furnace.

29 Now when God destroyed the cities of that country, remembering Abraham, he delivered Lot out of the destruction of the cities wherein he had dwelt.

30 And Lot went up out of Segor, and abode in the mountain, and his two daughters with him, (for he was afraid to stay in Segor,) and he dwelt in a cave, he and his two daughters with him.

31 And the elder said to the younger: Our father is old, and there is no man left on the earth, to come in unto us after the manner of the whole earth.

32 Come, let us make him drunk with wine, and let us lie with him, that we may preserve seed of our father.

33 And they made their father drink wine that night: and the elder went in and lay with her father: but he perceived not, neither when his daughter lay down, nor when she rose up.

34 And the next day the elder said to the younger: Behold, I lay last night with my father; let us make him drink wine also to-night, and thou shalt lie with him, that we may save seed of our father.

35 They made their father drink wine that night also, and the younger daughter went in, and lay with him: and neither then did he perceive when she lay down, nor when she rose up.

36 So the two daughters of Lot were with child by their father.

37 And the elder bore a son, and she called his name Moab: he is the father of the Moabites unto this day.

38 The younger also bore a son, and she called his name Ammon, that is, The son of my people: he is the father of the Ammonites unto this day.

## CHAP. XX.

*Abraham sojourned in Gerara: Sara is taken into king Abimelech's house, but by God's commandment is restored untouched.*

ABRAHAM † removed from thence to the south country, and dwelt between Cades and Sur, and sojourned in Gerara.

Ver. 37, 38. The incestuous origin of these two races is stamped on their Hebrew names, given them as if by the daughters of Lot; the Moabites signifying an offspring from her father, and the Ammonites, in a different form of expression, signifying a similar offspring of the second daughter from her connexion with one of her own people.

* Supra, 18. 1.

† A. M. 2107.

2 Agus a duḃairt Abraham a d-taoḃ Ṡara a ṁna: Si mo ḋearḃṡiúr i; agus do ċuir Abimelec riġ Ġérair sgeul agus do ṫoig sé Sara.
3 Aċt ṫainic Dia ċuig' Abimelec a n-aisling san oiḋċe agus a duḃairt leis: Feuċ do geabfair bás mar ġeall air an ṁnaoi do ġlac tu: óir is bean fir i.
4 Aċt níór ḃain Abimelec leiṫe: aċt a duḃairt sé: a Tiġearna an ṁarḃfuiḋ tu ciñe neaṁeolgaċ, ioñruiċe?
5 Naċ ar ḋuḃairt se-san liom-sa: 'Si mo ḋearḃṡiúr i? agus nar ḋuḃairt sise, 'sé mo ḋearḃraṫair é. Añ ioñruicear mo ċroiḋe, agus a neaṁċioñtas mo laiṁe do riñe mise so.
6 Agus a duḃairt Dia leis: Ta fios agam gur ó ċroiḋe ġlan do riñe tu so; óir do ċongnuiġ mé ṫu ó ṗeacaḋ do ḋéanaḋ a'm' aġaiḋ; uime sin níor leig me ḋuit baint leiṫe.
7 Uime sin anois aisíoc do'n ḟior a ḃean; óir is faiġ é, agus guiḋfiḋ sé air do ṡon, agus beiḋ tu beo; agus muna n-aisioċṫaiḋ tu i biḋeaḋ fios agad go ḃ-fuiġe tu bás go deiṁin, tu féin agus an ṁeid d'a m-baineañ ḋuit.
8 D'eiriġ Abimelec go deisreaċ, agus do ġoir a ṡeirḃisiġ go h-uile: agus d'iñis na neiṫe-so uile añ a n-eisdeaċt, agus do líonaḋ na daoine le eagla ṁoir.
9 Añ sin do ġoir Abimelec Abraham, agus a duḃairt leis: Cad é riñe tusa liñ? agus cad an urċóid do riñe me fein ḋuit, ar a d-tug tu peacaḋ mór orm fein agus air mo ríoġaċt? do riñe tu gníoma orm-sa nar ċóir a ḋeanaḋ.
10 Agus fós duḃairt Abimelec le Abraham: Cad é ċoñairc tu, ar a n-dearnaiḋ tu an níḋ so?
11 Agus a duḃairt Abraham: Do smuainiġ me, b' ḟeidir naċ ḃ-fuil eagla Dé san áit-so agus go marḃfaiḋ mise mar ġeall air mo ṁnaoi.
12 Agus go deiṁin ṫairis sin, si mo ḋearḃ-ṡiúr i: inġean de m' aṫair i, aċt ní inġean de m' ṁaṫair i; agus ṫoig mise mar mnaoi i.
13 Aċt nuair do ṫug Dia amaċ me o tiġ m' aṫar duḃras leiṫe: Is é so an cinealtas do ḋeanfas tu orm-sa, añ gaċ uile ait añ a d-tiucfamuid, abair de mo ṫaoḃ-sa is e mo ḋearḃraṫair é.
14 Agus do ġlac Abimelec caoiriġ, agus daiṁ, agus óglaoiċ, agus iñiltiḋ, agus ṫug do Abraham iad agus do aisioċ ḋo Sara a ḃean.
15 Agus a duḃairt Abimelec, feuċ, ata mo ḋúṫaiġ ós do ċoiñe: cóṁnuiġ san áit is áil leat.
16 Agus le Sara a duḃairt se: Feuċ ṫug me do d' ḋearḃraṫair míle boñ airgid: feuċ ata se duitse 'ña folaċ súl, do'ñ uile d'a ḃ-fuil a'd' ḟoċair añ gaċ ait ḋa racfaiḋ tu, agus cuiṁniġ gur raiḃ tu gaḃṫa.

* Supra 12. 13, and 11. 29.

2 And he said of Sara his wife: She is my sister. So Abimelech the king of Gerara sent, and took her.
3 And God came to Abimelech in a dream by night, and he said to him: Lo, thou shalt die for the woman thou hast taken: for she hath a husband.
4 Now Abimelech had not touched her, and he said: Lord, wilt thou slay a nation that is ignorant and just?
5 Did not he say to me: She is my sister: and did not she say, He is my brother? In the simplicity of my heart, and cleanness of my hands have I done this.
6 And God said to him: And I know that thou didst it with a sincere heart: and therefore I withheld thee from sinning against me, and I suffered thee not to touch her.
7 Now therefore restore the man his wife, for he is a prophet: and he shall pray for thee, and thou shalt live; but if thou wilt not restore her, know that thou shalt surely die, thou and all that are thine.
8 And Abimelech forthwith rising up in the night, called all his servants: and spoke all these words in their hearing, and all the men were exceedingly afraid.
9 And Abimelech called also Abraham, and said to him: What hast thou done to us? what have we offended thee in, that thou hast brought upon me and upon my kingdom a great sin? thou hast done to us what thou oughtest not to do.
10 And again he expostulated with him, and said, What sawest thou, that thou hast done this?
11 Abraham answered: I thought with myself, saying: Perhaps there is not the fear of God in this place: and they will kill me for the sake of my wife:
12 Howbeit, otherwise also she is truly my sister, *the daughter of my father, and not the daughter of my mother, and I took her to wife;
13 And after God brought me out of my father's house, I said to her: †Thou shalt do me this kindness: In every place, to which we shall come, thou shalt say that I am thy brother.
14 And Abimelech took sheep and oxen, and servants and handmaids, and gave to Abraham: and restored to him Sara, his wife;
15 And said: The land is before you, dwell wheresoever it shall please thee.
16 And to Sara he said: Behold, I have given thy brother a thousand pieces of silver, this shall serve thee for a covering of thy eyes in presence of all that are with thee, and whithersoever thou shalt go: and remember thou wast taken.

† Infra, 21. 23.

17 Añ sin do ġuiḋ Abraham Dia: agus do léiġeas Dia Abimelec, agus a bean, agus a inil-tiḋ; agus rugadar clañ;

18 Óir do ḋruid an Tiġearna go daingean an uile brú a d-tiġ Abimelec air son Sara mna Abraham.

17 And when Abraham prayed, God healed Abimelech, and his wife, and his handmaids, and they bore children:

18 For the Lord had closed up every womb of the house of Abimelech on account of Sara, Abraham's wife.

## CAIB. XXI.

Geintear Isaac. Dibriġtear Agar agus Ismael.

AGUS ṫug an Tiġearna cuairt air Sara mar do ġeal se: agus coiṁlionuiġ an niḋ air do labair sé.

2 Óir do toirrceaḋ Sara, agus rug si mac añ a h-aois ḟoirfe, añ sa n-am ciñte d'ar labair Dia leiṫe.

3 Agus ṫug Abraham Isaac d'ainm air an ṁac rug Sara ḋo.

4 Agus do ṫimċiollgearr Abraham a ṁac Isaac an t-oċtaḋ la, fa mar d'aiṫin Dia ḋo,

5 Nuair do bi sé céad bliaġan: óir is añ-s-an aois so do rugaḋ Isac ḋo.

6 Agus a dubairt Sara: Ṫug Dia orm gaire do ḋeanaḋ, ioñas gaċ a ċluinear é go n-deanfaid gaire liom.

7 Agus a dubairt si fós; cia g-creidfeaḋ go g-cluinfeaḋ Abraham go d-tug Sara cioc do'n ṁac do rug si do 'ñ aois seanda.

8 Agus do ḟas an leanb, agus do baiñeaḋ é de'n g-ċiċ; agus do riñe Abraham fleaḋ mór an lá ceadna ar coisgeaḋ Isac ó ċiċ.

9 Agus nuair do ċoñairc Sara, maċ h-Agair an h-Egipteiġe macnas le Isac a mac, dubairt si le Abraham:

10 Teilg amaċ an bean ḋaor-so agus a mac; óir ni beiḋ mac na mna daoire-se 'ña oiġre maille le mo ṁac-sa, eadon le Isac.

11 Agus do bi an niḋ ró doiliġ a suilib Abraham air son a ṁic.

12 Agus a dubairt Dia le Abraham: Na biḋeaḋ sé 'ña ḋoilgios agad air son an óglaiġ, agus air son do ṁna ḋaoire: san uile niḋ da dubairt Sara leat éisd le n-a glór; oir is añ Isac goirfiḋtear do ṡliocd.

13 Agus mar an g-ceadna do ṁac na mna daoire do ḋeanfaid mise ciñe mór de briġ gur b'e do ṡiol-sa é.

14 Agus d'eiriġ Abraham suas go moċ air

## CHAP. XXI.

*Isaac is born. Agar and Ismael are sent forth.*

AND the Lord visited * Sara as he had promised: and fulfilled what he had spoken.

2 † And she conceived and bore a son in her old age, at the time that God had foretold her.

3 And Abraham called the name of his son, whom Sara bore him, Isaac. ‡

4 And he circumcised him the eighth day, § as God had commanded him.

5 When he was a hundred years old: for at this age of his father, was Isaac born.

6 And Sara said: God hath made a laughter for me: whosoever shall hear of it will laugh with me.

7 And again she said: Who would believe that Abraham should hear that Sara gave suck to a son, whom she bore to him in his old age?

8 And the child grew and was weaned: and Abraham made a great feast on the day of his weaning.

9 And when Sara had seen the son of Agar the Egyptian playing with Isaac her son, she said to Abraham:

10 Cast out this bond-woman, and her son: for the son of the bond-woman shall not be heir with my son Isaac.

11 Abraham took this grievously for his son.

12 And God said to him: Let it not seem grievous to thee for the boy, and for thy bond-woman: in all that Sara hath said to thee, hearken to her voice: ‖ for in Isaac shall thy seed be called.

13 But I will make the son also of the bond-woman a great nation, because he is thy seed.

14 So Abraham rose up in the morning, and

CHAP. XXI., Ver. 9. The word *ludentem*, I have translated into macnas, conformably with the Douay Bible, playing, rather than magaḋ, or mocking, of the Authorised Version. The difference might open a wide field of Biblical disquisition, into which St. Paul's Epistle to the Galatians might be introduced. The persecution of Isaac, mentioned by the Apostle, had not probably yet commenced, and it is not difficult to imagine how the playful freedom of the son of the bond-woman might be construed by the jealousy of Sarah into contempt for her own child.

* Supra, 17. 19, and 18. 10.
† Gal. 4. 23; Heb. 11. 11.
‡ A. M. 2108; Ante C. 1896.
§ Supra, 17. 10; Mat. 1. 2.
‖ Rom. 9. 7; Heb. 11. 18.

maidin, agus do ġlac aran agus buidéal uisge agus ṫug do h-Agar, agus do ċuir air a gualuiñ é, agus ṫug ḋi an leanḃ, agus do ċuir air siubal i; agus d'imṫiġ si agus do bi air fud fasaiġ Bersaba.

15 Agus nuair do ċaiṫeaḋ an t-uisge do bi san m-buidéal, do ċeilg si an leanḃ faoi aon de na crain do bi añ.

16 Agus ó imṫiġ si, agus do ṡuiġ sios os a ċoiñe tamal maiṫ uaḋ, fa ṫuairim urċuir soiġde: óir a dubairt si: Ni ċiḋfid bas an leinḃ: Agus aig suiġeaḋ sios a ċoiñe anoñ do ṫoig si a guṫ agus do ġuil si.

17 Agus do ċualaiḋ Dia guṫ an leinḃ: agus do ġoir Aingeal Dé air h-Agar ó neaṁ, agus a dubairt leiṫe: créad ġoillear ort, a h-Agair? na biḋeaḋ eagla ort; óir do ċualaiḋ Dia guṫ an leinḃ ó'n aiṫ añ a b-fuil sé.

18 Eiriġ, tog suas an leanḃ, agus beir air laiṁ air; óir do ḋeanfaiḋ mise ciñe mór ḋe.

19 Agus d' oscuil Dia a suile, agus do ċoñairc si tobar uisge: agus d'imṫiġ agus do líon an buideal ḋe'n uisge, agus ṫug le n-ól do'n leanḃ.

20 Agus do bi Dia leis an leanḃ; agus do ḟas sé, agus do ċoṁnuiġ san b-fasaċ, agus do bi eolgaċ a sgaolaḋ soiġeaḋ.

21 Agus do ċoṁnuiġ a b-fasaċ Ṗarain; agus ṫug a ṁaṫair bean ċuige ó ċriċ na h-Egipte.

22 Agus sa n-am ceadna, do labair Abimelec, agus Piocol priom-taoiseaċ a ṡluaġ le Abraham, aig raḋ: Ata Dia leat-sa sa n-uile niḋ da n-deanañ tu.

23 Anois air án aḋbar-san, tabair Dia do ṁioñaiḃ, naċ n-deanfaiḋ tu doċar dam, no do mo ṡlioċt, nó do mo ċran-siosior, aċt do reir an ċinéil do riñe mise ort, go n-deanfaiḋ tusa dam-sa, agus do'n ḋuṫaiḋ añ air ḟan tu mar eil-tireaċ.

24 Agus a dubuirt Abraham do ḃearfaiḋ mé mo ṁiona.

25 Agus ṫug Abraham aċṁusan d' Abimelec fa ṫobar uisge, noċ do bain muiñtir Abimelec amaċ air eigin.

26 Agus dubairt Abimelec: Ni'l fios agam cia riñe an niḋ so; nior inis tusa ḋam, agus ni mo do ċualaiḋ me é go d-ti niuġ.

27 Agus do ġlac Abraham caoiriġ, agus daiṁ, agus ṫug iad d' Abimelec agus do riñeadar an dis ceangal.

28 Agus do ċuir Abraham seaċt n-uġain bainioña de'n tréud air leiṫ leo fein.

29 Agus a dubairt Abimelec le h-Abraham: Cread 's ciall de na seaċt n-uġainiḃ bainioña so, do ċuir tu air leiṫ?

30 Agus a dubairt se-san: Óir na seaċt n-

* A. M. 2113; Ante C. 1891.

taking bread and a bottle of water, put it upon her shoulder, and delivered the boy, and sent her away.* And she departed, and wandered in the widerness of Bersabee.

15 And when the water in the bottle was spent, she cast the boy under one of the trees that were there.

16 And she went her way, and sat over against him a great way off as far as a bow can carry, for she said: I will not see the boy die: and sitting over against, she lifted up her voice and wept.

17 And God heard the voice of the boy: and an angel of God called to Agar from heaven, saying: What art thou doing, Agar? fear not: for God hath heard the voice of the boy from the place wherein he is.

18 Arise, take up the boy, and hold him by the hand: for I will make him a great nation.

19 And God opened her eyes: and she saw a well of water, and went and filled the bottle, and gave the boy to drink.

20 And God was with him: and he grew, and dwelt in the wilderness, and became a young man an archer.

21 And he dwelt in the wilderness of Pharan, and his mother took a wife for him out of the land of Egypt.

22 At the same time Abimelech, and Phicol the general of his army, said to Abraham: God is with thee in all that thou dost.

23 Swear therefore by God, that thou wilt not hurt me, nor my posterity, nor my stock: but according to the kindness † that I have done to thee, thou shalt do to me, and to the land wherein thou hast lived a stranger.

24 And Abraham said, I will swear.

25 And he reproved Abimelech for a well of water, which his servants had taken away by force.

26 And Abimelech answered: I knew not who did this thing: and thou didst not tell me, and I heard not of it till to-day.

27 And Abraham took sheep and oxen, and gave them to Abimelech: and both of them made a league.

28 And Abraham set apart seven ewe-lambs of the flock.

29 And Abimelech said to him: What mean these seven ewe-lambs which thou hast set apart?

30 But he said: Thou shalt take seven ewe-

† Supra, 20. 13.

uġain bainioña-so geabfaiḋ tusa as mo laiṁ-se ioñas go m-beid 'ña b-fiaḋnuise agam gur ṫoll me an ṫobair-so.

31 Uime sin do ġoir sé do'n áit sin Bérseba; de ċioñ gur b'añ ṫugadar air aon miona.

32 Agus do riñeadar cuñráḋ faoi ṫobair an miona.

33 An sin do éirig Abimelec suas agus Ṗicōl priom-ṫaoiseaċ a ṡluaġ, agus do ḟilleadar go crìc na b-Ṗilistineaċ. Aċt do ċuir Abraham fasċrañ a Bérséba agus do ġoir añ sin air ainm an Tigearna sioṙraiḋe.

34 Agus d' ḟan Abraham a g-crìc na b-Ṗilistineaċ mórán de laeṫib.

## CAIB. XXII.

Dearbṫar creideaṁ agus coingial Abraham, le e beiṫ ollṁuiġṫe le iobairt do ḋeanaḋ d' a ṁac Isaac. Coisceañ aingeal é ó an gniom. Deantar gealta arsa aṫnuaḋaċañ. Sliocṫ a braṫar Nachoir.

N-DEIS ṫarlaḋ do na neiḋṫib-so do ṫeasduiġ Dia Abraham agus dubairt leis: A Abraham. Agus a dubairt se-san: añ so me.

2 Agus a dubairt Se-san: Glac anois d' aon-ṁac aṁain ċuramaċ Isac, agus teiġ go crìċ na h-aisling agus iobair añ sin é mar iodburṫa loisgṫa air aon de na sleibṫib do ṫaisbeanfas duit.

3 Agus d' éirig Abraham añ sa n-oiḋċe, agus do uġaṁuiġ a asal, agus rug dís d'a óglaiġ leis, agus a mac Isac: agus nuair do scoilt an coñaḋ do'n iodbairt loisgṫa do eiriġ suas, agus do ċuaiḋ gus an áit noċ a dubairt Dia leis.

4 Añ sin air an treas la do ṫog Abraham a suile suas, agus do ċonairc an áit a b-fad uaḋ.

5 Agus a dubairt Abraham le n-a oglaiġ: Fanaiḋ-se añ so a b-focair an asail; agus racfaiḋ mise agus an leanb an sud, agus nuair do ḋeanfamuid aḋraḋ tiucfamuid cugaib-se arís.

6 Agus do ġlac Abraham coñaḋ na h-iodbairte loisgṫa agus do ċuir é air ṁuin a ṁic Isac; agus do ġlac an teine an a láiṁ agus sgian; agus do ċuadar le ċeile.

7 Agus do labair Isac le n-a aṫair Abraham agus a dubairt: A aṫair. Agus a dubairt se-san: Cad is mian leat a ṁic? Agus a dubairt se-san: Feuċ añ so an teine agus an coñaḋ; aċt ca b-fuil an t-uġan ċum na h-iodbairte loisgṫa?

8 Agus a dubairt Abraham: A ṁic do ġeabfaiḋ Dia uġan do féin ċum iodbairte loisgta: do ċuadar mar sin araon le ċeile.

lambs at my hand: that they may be a testimony for me, that I dug this well.

31 Therefore that place was called Bersabee: because there both of them did swear.

32 And they made a league for the well of the oath.

33 And Abimelech, and Phicol the general of his army, arose and returned to the land of the Palestines. But Abraham planted a grove in Bersabee, and there called upon the name of the Lord God eternal.

34 And he was a sojourner in the land of the Palestines many days.

## CHAP. XXII.

*The faith and obedience of Abraham is proved in his readiness to sacrifice his son Isaac. He is stayed from the act by an angel. Former promises are renewed to him. His brother Nachor's issue.*

AFTER these things, * God tempted Abraham, † and said to him: Abraham, Abraham. And he answered: Here I am.

2 He said to him: Take thy only begotten son Isaac, whom thou lovest, and go into the land of vision; and there thou shalt offer him for an holocaust, upon one of the mountains which I will shew thee.

3 So Abraham rising up in the night, saddled his ass: and took with him two young men, and Isaac his son: and when he had cut wood for the holocaust, he went his way to the place which God had commanded him.

4 And on the third day, lifting up his eyes, he saw the place afar off.

5 And he said to his young men: Stay you here with the ass: I and the boy will go with speed as far as yonder, and after we have worshipped, will return to you.

6 And he took the wood for the holocaust, and laid it upon Isaac his son: and he himself carried in his hands fire and a sword. And as they two went on together,

7 Isaac said to his father: My father. And he answered: What wilt thou, son? Behold, saith he, fire and wood: where is the victim for the holocaust?

8 And Abraham said: God will provide himself a victim for an holocaust, my son. So they went on together.

CHAP. XXII., Ver. 2. No comment is necessary to explain the magnitude of the faith of Abraham in this terrible trial, of which every circumstance served but to set in a clearer light his unconquerable confidence in the promises of the Almighty.

Ver. 6. In Isaac carrying the wood, for his own intended sacrifice, up the mountain of Moria, none can mistake a figure of our Divine Redeemer carrying his cross up the ascent of Calvary.

* Judith 8. 22; Heb. 11. 17. † A. M. 2135; Ante C. 1869.

9 Agus ṫáinicdar go d-tí na h-áite do ṫaisbeán Dia dó-san; agus do rinne Abraham altóir ann sin, agus do leag an connaḋ go córaċ uirre; agus nuair do ċeangal se a ṁac Isac do leag se air an altóir é air uaċdar an ċonnaiḋ.

10 Agus do ṡín Abraham a lám amaċ, agus do ġlac an sgian le n-a ṁac a ṁarbaḋ.

11 Agus do ġoir Aingeal an Tiġearna air o neaṁ, agus a dubairt: A Abrahaim, a Abrahaim. Agus a dubairt se-san: Ann so me.

12 Agus a dubairt sé: Na sín do láṁ os cionn an leinb; agus na déan aon níḋ leis: óir aiṫniġim anois go b-fuil eagla Dé ort: agus níor ċoigil tu d'aon ṁac mar ġeall orm.

13 Tog Abraham a ṡúile suas agus ċonnairc se taob ṡiar de, measg na driseoga reiṫe ceangailte le na adarcaib: agus do ġlac an reiṫe agus do ṫoirbir é mar íodbairt lorsgṫa ann áit a ṁic.

14 Agus do ġoir Abraham d'ainm do 'n áit-sin: Ċíḋ an Tiġearna, mar a deirtear gus a niuġ; air an t-sleib do ċiḋfiḋ an Tiġearna.

15 Agus do ġoir Aingeal an Tiġearna air Abraham an dara uair o neaṁ, ag ráḋ:

16 Do ṁionnuiġ me orm-féin air san Tiġearna: do ċionn go n-dearnaiḋ tu an níḋ so, agus nar ċoigil tu, mar ġeall orm, d'aonṁac aṁáin.

17 Beanoċṫad ṫu agus meiḋeoċṫaiḋ me do ṡíol aṁail reulta neiṁe, agus mar ġaineaṁ air traiġ na fairge: agus seilboċṫaiḋ do ṡíol geataiḋ a náṁad.

18 Agus ann do ṡíol-sa beiḋ an uile ċinneaḋ air talaṁ beannuiġṫe de ċionn gur uṁluiġ tu do mo ġlór.

19 Do ḟill Abraham a g-cionn na n-óġḟear, agus do ċuadar a n-aonḟeaċt go Bérseba; agus do ċomnuiġ Abraham ann.

20 Agus nuair do ṫarla na neiṫe-so h-innisead d' Abraham gur rug Milca, mar an g-ceadna, clann do Naċor a dearbraṫair.

21 Hus a ċeidġin, agus Bus a dearbraṫair, agus Camuel aṫair na Siriḋe.

22 Agus Cased, agus Haso, Ṗildas, agus Jedlaṗ.

23 Agus Batuel ó ar rugaḋ Rebecca: an t-oċtar so rug Melca go Naċor dearbraṫair Abraham.

24 Agus a leannan d'a goirṫí Róma, rug sí mar an g-ceadna Tabé, agus Gaham, agus Tabas, agus Maċa.

## CHAP. XXIII.

Bás agus adlacaḋ Ṡara an sa maġ do ceannuiġeaḋ ó Efron.

AGUS do bí Sara céad agus seaċt bliaġna fiċċead d'aois: ba h-iad so bliaġna beaṫa Ṡara.

* James 2. 21. † Ps. 104. 9; Eccli. 44. 21; 1 Macab. 2. 52; Luke 1. 73; Heb. 6. 13, and 17.

9 And they came to the place which God had shewn him, where he built an altar, and laid the wood in order upon it; and when he had bound Isaac his son, he laid him on the altar upon the pile of wood.

10 * And he stretched his hand, and took the sword, to sacrifice his son.

11 And behold an Angel of the Lord from heaven called to him, saying: Abraham, Abraham. And he answered: Here I am.

12 And he said to him: Lay not thy hand upon the boy, neither do thou any thing to him: now I know that thou fearest God, and hast not spared thy only begotten son for my sake.

13 Abraham lifted up his eyes, and saw behind his back a ram amongst the briers sticking fast by the horns, which he took and offered for a holocaust instead of his son.

14 And he called the name of that place, The Lord seeth. Whereupon even to this day it is said: In the mountain the Lord will see.

15 And the Angel of the Lord called to Abraham a second time from heaven, saying:

16 † By my own self have I sworn, saith the Lord: Because thou hast done this thing, and hast not spared thy only begotten son for my sake:

17 I will bless thee, and I will multiply thy seed as the stars of heaven, and as the sand that is by the sea shore: thy seed shall possess the gates of their enemies.

18 ‡ And in thy seed shall all the nations of the earth be blessed, because thou hast obeyed my voice.

19 Abraham returned to his young men, and they went to Bersabee together, and he dwelt there.

20 After these things, it was told Abraham that Melcha also had borne children to Nachor his brother.

21 Hus the first-born, and Buz his brother, and Camuel the father of the Syrians,

22 And Cased, and Azau, and Pheldas, and Jedlaph,

23 And Bathuel, of whom was born Rebecca: these eight did Melcha bear to Nachor, Abraham's brother.

24 And his concubine, named Roma, bore Tabee, and Gaham, and Tahas, and Maacha.

## CHAP. XXIII.

*Sara's death and burial in the field bought of Ephron.*

AND Sara lived a hundred and twenty-seven years.

‡ Supra, 12. 3, and 18. 18; Infra, 26. 4; Eccli. 44. 25; Acts 3. 25.

2 Agus fuair sí bás a g-caiṫir na h-Arbé noc is h-Ebron, a d-tír Canáin; agus ṫáinig Abraham le deanaḋ bróin fa Sara, agus do ġul 'ña diaiġ.

3 Agus nuair do ṡeas se suas n-deis dualġais an aḋlacta, do labair le clann Het, aig ráḋ.

4 Ataim-se a'm' coiṁiġṫeaċ agus a'm' ḋeoraiḋe agaiḃ-se: tugaiḋ ḋam áit aḋlacta agaiḃ go n-aḋlacaiñ mo ṁarḃ.

5 Agus do ḟreagar clan Heṫ aig ráḋ:

6 Eisd liñ-ne, a ṫiġearna, a tair-se a'd' ugdar ċuṁactaċ Dé eadrañ-ne; cuir do ṁarḃ añ do roġa róiṁ aḋlacta d'a b-fuil agaiñ: ní ḃacfaiḋ aon-duine agaiñ duit, gan do ṁarḃ a ċur an a ṫuma aḋlacta.

7 Agus do ṡeas Abraham suas agus do uiṁlaiġ se é féin do ṁuintir na tíre, eadon do ċloiñ Het.

8 Agus do labair se leo aig ráḋ: Ma 's í ḃur n-intiñ go n-aḋlacaiñ mo ṁarḃ, eisdiḋ liom, agus labairiḋ air mo ṡon le h-Ephron mac Seoir.

9 Go d-tugfaḋ sé ḋam an cuas dubalta ata aige, noċ atá aig ceañ a ṁaċaire; air iomlan an airgid is fiu é, do ḃearfaiḋ sé ḋam é añ ḃur láṫair mar seilḃ aite aḋlacta.

10 Agus do ḃí Ephron 'ña coṁnuiḋe ameasg claiñe Het. Agus do ḟreaguir Ephron Abraham añ eisdeaċd gaċ aon d'a n-deacaiḋ a steaċ añ geataiḋiḃ na caiṫreaċ ud, aig ráḋ:

11 Ní ḟeaḋ, a ṫiġearna, acc eisd a n-deirim leat: an ṁaġ do ḃeirim duit, agus an uaiṁ ata añ, do ḃeirim ḋuit; a láṫair claine mo ḋaoine ḃeirim ḋuit é; aḋlaiċ do ṁarḃ.

12 Agus do uiṁluiġ Abraham é féin sios a láṫair luċd na tíre.

13 Agus do labair se le h-Ephron a lár na n-daoine ḃí na ṫimċioll: Iarraim ort, eisd liomsa: do ḃearfaiḋ mise airgiod duit air an ṁaġ; glac uaim é, agus aḋlacfaiḋ me mo ṁarḃ añ.

14 Agus do ḟreagair Ephron Abraham, aig ráḋ leis:

15 A ṫiġearna, eisd liom-sa: Is fiú an fearañ ceiṫre ċeud secel airgid: so é luaċ eidir mise 's tusa; acc creád é sin? uime sin aḋlaic do ṁarḃ.

16 Nuair do ċualaiḋ Abraham so, do ṁeaduiġ se an t-airgiod do Ephron, fa mar d'ainmniġ sé añ eisteaċt ṁac Het, ceiṫre ċead secel airgid riċ na tíre.

17 Agus maġ Ephroin añ a raiḃ an cuas dubalta ós coṁair Mambre, an maġ, agus an uaiṁ do ḃí añ, agus an uile crañ do ḃí san ṁaċaire añ s-na teorañaiḃ fa ċuairt, do riñeaḋ daingean iad.

18 Do Abraham, mar seilḃ, a láṫair claiñe

2 And she died * in the city of Arbee, which is Hebron, in the land of Chanaan: and Abraham came to mourn and weep for her.

3 And after he rose up from the funeral obsequies, he spoke to the children of Heth, saying:

4 I am a stranger and sojourner among you: give me the right of a burying place with you, that I may bury my dead.

5 The children of Heth answered, saying:

6 My lord, hear us: thou art a prince of God among us: bury thy dead in our principal sepulchres: and no man shall have power to hinder thee from burying thy dead in his sepulchre.

7 Abraham rose up, and bowed down to the people of the land, to wit, the children of Heth:

8 And said to them: If it please your soul that I should bury my dead, hear me, and intercede for me to Ephron the son of Seor,

9 That he may give me the double cave, which he hath in the end of his field: for as much money as it is worth he shall give it me before you, for a possession of a burying place.

10 Now Ephron dwelt in the midst of the children of Heth. And Ephron made answer to Abraham in the hearing of all that went in at the gate of the city, saying:

11 Let it not be so, my lord, but do thou rather hearken to what I say: The field I deliver to thee, and the cave that is therein, in the presence of the children of my people; bury thy dead.

12 Abraham bowed down before the people of the land,

13 And he spoke to Ephron, in the presence of the people: I beseech thee to hear me: I will give money for the field: take it, and so I will bury my dead in it.

14 And Ephron answered:

15 My lord, hear me. The ground which thou desirest, is worth four hundred sicles of silver: this is the price between me and thee: but what is this? bury thy dead.

16 And when Abraham had heard this, he weighed out the money that Ephron had asked, in the hearing of the children of Heth, four hundred sicles of silver of common current money.

17 And the field that before was Ephron's, wherein was the double cave, looking towards Mambre, both it and the cave, and all the trees thereof in all its limits round about,

18 Was made sure to Abraham for a possession,

Chap. XXIII., Ver. 7. Agus do uiṁlaiġ se é féin. It is in vain the word *adorare* is so often abused by the enemies of the Catholic faith, as if it were only to imply religious homage, whilst, as in this place, it simply means a respectful inclination of the body.

* A. M. 2145; Ante C. 1859.

Het, ór coiñe an ṁéid a ċuaid a steaċ a n-geat-aidib na caiṫreaċ.

19 Agus mar so, d' adlaic Abraham Sara, a bean añ uaiṁ dubalta an maġa ór comair Mambre: is e sin h-Ebron a d-tir Canain.

20 Agus an maġ, agus an uaiṁ do bi añ, do riñead daingean iad d' Abraham, mar ṡeilb aite adlacta, ó ṁacaib h-Et.

## CAIB. XXIV.

Cuirtear saorbḟogantaiġ Abraham go Mesopotaim. Beir se ar Rebeaca agus portar i lé Isaac.

AGUS do bi Abraham aosta, agus a dul a laeṫib; agus do beañuiġ an Tiġearna Abraham san uile niḋ.

2 Agus a dubairt Abraham leis an t-searbḟogantaiġ bud sine 'ña ṫiġ, 'do riaġluiġ an uile niḋ d'a raib aige: Guiḋim ṫu, cuir do laṁ faoi mo ṡliasuid.

3 Agus do bearfad ort a ṁionúġaḋ trear an Tiġearna Dia neiṁe agus talṁan, naċ d-tabar-faiḋ tu bean do m' ṁaċ d' inġeanaib na g-Canani-teaċ a mesg a maiṫraim.

4 Aċt raċfaiḋ tú do mo ṫir duṫċais, agus do bearfaiḋ tu bean do mo ṁac Isac.

5 Agus a dubairt an searbḟogantuiġ leis: Muna mian leis an mnaoi teaċt liom añ na tire so; an dual ḋam do ṁac do breiṫ arís do'n tir as a ṫainic tusa?

6 Agus a dubairt Abraham leis: Tabair do d' aire naċ m-bearfaiḋ tu mo ṁaċ añ sin arís.

7 An Tiġearna Dia neiṁe, noċ ṫug mise ó ṫiġ m' aṫar, agus ó ṫir mo duṫċais, agus noċ do labair liom, agus ṫug a ṁionña ḋam aig raḋ: Do do ṡiol do bearfaiḋ me an tir so: Cuirfiḋ sé a aingeal romad, agus do bearfaiḋ tu bean do mo ṁac as sin.

8 Agus muna h-áil leis an mnaoi do leanṁuin, añ sin beiḋ tusa saor ó m' ṁionaib se; aċt aṁain na beir mo ṁac añ sin arís.

9 Agus do ċuir an searbḟogantuiġ a laṁ faoi ṡliasuid Abrahaim, a ṁaiġistir, agus ṫug a ṁionña ḋo a d-taob an ċoṁraic sin.

10 Agus do ṫoig an searbḟogantuiġe deic g-camuil de camuillib a ṁaiġistir, agus d' imṫiġ, tabairt leis cuid de ṁaoin a Tiġearna uile; agus do ġluais se, agus do ċuaid go Mesopotaim, go ċaṫair Naċoir.

11 Agus nuair ṫug air a ċamuillib claonaḋ taob amuiġ de'n ċaṫraiġ laiṁ le tobar uisge, a n-aimsir an traṫ-nóna, sa n-am a d-teid mna amaċ a tarruing uisge, dubairt sé:

in the sight of the children of Heth, and of all that went in at the gate of his city.

19 And so Abraham buried Sara his wife, in a double cave of the field, that looked towards * Mambre, this is Hebron in the land of Chanaan.

20 And the field was made sure to Abraham, and the cave that was in it, for a possession to bury in, by the children of Heth.

## CHAP. XXIV.

*Abraham's servant, sent by him into Mesopotamia, bringeth from thence Rebecca, who is married to Isaac.*

NOW Abraham was old, † and advanced in age: and the Lord had blessed him in all things.

2 ‡ And he said to the elder servant of his house, who was ruler over all he had : § Put thy hand under my thigh,

3 That I may make thee swear by the Lord the God of heaven and earth, that thou take not a wife for my son, of the daughters of the Chananites, among whom I dwell:

4 But that thou go to my own country and kindred, and take a wife from thence for my son Isaac.

5 The servant answered: If the woman will not come with me into this land, must I bring thy son back again to the place, from whence thou camest out?

6 And Abraham said: Beware thou never bring my son back again thither.

7 The Lord God of heaven, who took me out of my father's house, and out of my native country, who spoke to me, and swore to me, saying: ‖ To thy seed will I give this land: he will send his Angel before thee, and thou shalt take from thence a wife for my son.¶

8 But if the woman will not follow thee, thou shalt not be bound by the oath; only bring not my son back thither again.

9 The servant therefore put his hand under the thigh of Abraham his lord, and swore to him upon this word.

10 And he took ten camels of his master's herd, and departed, carrying something of all his goods with him, and he set forward and went on to Mesopotamia to the city of Nachor.

11 And when he had made the camels lie down without the town near a well of water in the evening, at the time when women are wont to come out to draw water, he said:

CHAP. XXIV., Ver. 3, 4. This entire chapter conveys an instructive lesson of the care with which parents should watch lest their children should form marriage connexions dangerous to their faith or morals.

* Infra, 35. 27.
† 140 years.
‡ A. M. 2148; Ante C. 1856.
§ Infra, 47. 29.
‖ Supra, 12. 7, and 13. 15, and 15. 8.
¶ Infra, 26. 2.

12 A Ṫiġearna, a Ḋia mo ṁaiġistir Abraham iarraim ort, raṫaiḋ ḋam san ló so, agus taisbeán cinealtas do mo ṁaiġistir Abraham.

13 Feuċ, a taim a 'm 'ṡeasaḋ aṅ so laiṁ leis an tobair uisge, agus tigeaṅ inġeana muintire na caiṫreaċ amaċ a tarruing uisge:

14 Mar sin an ṁaiġdean le a n-abroċtaiḋ mise: Guiḋim ṫu, leig air lár do ṡoiṫeaċ go n-olfad deoċ; agus dearfaiḋ sise: ól, agus ḃearfaiḋ me deoċ, mar an g-ceadna, do do ċamuillib; go m-buḋ í sin an ḃean do órduiġ tusa do do ṡeirḃiseaċ Isac, agus leis sin aiṫnoċaiḋ mise gur taisbean tu cinealtas do mo ṁaiġistir.

15 Agus sul do sguir sé a caint aṅ a ċroiḋe; feuċ, do ṫainic Rebecca amaċ, inġéan Ḃetúel, mic Melċa, mna Naċoir, dearḃraṫar Abrahaim, agus a soiṫeaċ air a gualaiṅ,

16 Oiġḃean ro-ḋeas agus maiġdean áluin, ainḟir—do ċuaiḋ sí sios ċum an tobair agus do líon a soiṫeaċ, agus ḃi filleaḋ air ais.

17 Agus do riṫ an seirḃiseaċ do ṫeagṁail leiṫe, agus a dubairt: Tabair ḋamsa beagan uisge le n-ol as do ṡoiṫeaċ.

18 Agus a dubairt sise: Ól a ṫiġearna. Agus do riṅe sí deiṫfir agus do leig sios a soiṫeaċ air a laiṁ, agus ṫug deoċ ḋo.

19 Agus tar eis é-san deoċ ól, dubairt sí: Tarranġoċtaiḋ me uisge fós do do ċamuillib, go n-olfaid a n-díol.

20 Agus do ḋeiṫfriġ sí, agus do ḟolṁuiġ a soiṫeaċ aṅ sa n-umar agus do riṫ a ris aig an tobar le uisge ṫarruing, agus n-deis a ṫarruingte, ṫug é d'a ċamuillib uile.

21 Agus do ḋearc sé-san uirre go sostaċ, a feuċuint, a n-dearnaiḋ an Tiġearna a ṫurus sona, no naċ n-dearnaiḋ.

22 Agus n-diaiġ ól do na ċaṁuil, rug an t-óglaċ air ċluas-ḟaine óir, do meaḋuiġeaḋ da secel; agus ḋa slabra laṁ, de ċóṁṫrom ḋeic secel óir.

23 Agus a dubairt: Cia d'ar b'inġean ṫu? innis ḋam: An ḃ-fuil áit a d-tiġ d'aṫar air ar feidir linn lóistin d'ḟaġail?

24 Agus a dubairt sise leis: Is mise ingean Ḃetuel mic Melca, a rug sí do Naċor.

25 A dubairt sí leis fós: Ata agaiṅ-ne coċan agus feur go leor, agus ait loistine fairsing.

26 Agus do ċrom an fear, agus do onóruiġ sé an Tiġearna,

27 Aig raḋ: Go m-buḋ beaṅuiġṫe an Tiġearna Dia mo ṁaiġistir Abraham, naċ ar ċoisg a ṫrocaire agus a ḟirinne ó mo ṁaiġistir; agus do ṫug air an t-sliġe ċóir me, go ṫiġ ḋearḃraṫar mo ṁaiġistir.

---

12 O Lord, the God of my master Abraham, meet me to-day, I beseech thee, and shew kindness to my master Abraham.

13 Behold, I stand nigh the spring of water, and the daughters of the inhabitants of this city will come out to draw water.

14 Now, therefore, the maid to whom I shall say: Let down thy pitcher that I may drink: and she shall answer, Drink, and I will give thy camels drink also: let it be the same whom thou hast provided for thy servant Isaac: and by this I shall understand, that thou hast shewn kindness to my master.

15 He had not yet ended these words within himself, and behold Rebecca came out, the daughter of Bathuel, son of Melcha, wife to Nachor the brother of Abraham, having a pitcher on her shoulder.*

16 An exceeding comely maid, and a most beautiful virgin, and not known to man: and she went down to the spring, and filled her pitcher and was coming back.

17 And the servant ran to meet her, and said: Give me a little water to drink of thy pitcher.

18 And she answered: Drink, my lord. And quickly she let down the pitcher upon her arm, and gave him drink.

19 And when he had drunk, she said: I will draw water for thy camels also, till they all drink.

20 And pouring out the pitcher into the troughs, she ran back to the well to draw water: and having drawn she gave to all the camels.

21 But he musing beheld her with silence, desirous to know whether the Lord had made his journey prosperous or not.

22 And after that the camels had drunk, the man took out golden ear-rings, weighing two sicles: and as many bracelets of ten sicles weight.

23 And he said to her: Whose daughter art thou? tell me: is there any place in thy father's house to lodge?

24 And she answered: I am the daughter of Bathuel, the son of Melcha, whom she bore to Nachor.

25 And she said moreover to him: We have good store of both straw and hay, and a large place to lodge in.

26 The man bowed himself down and adored the Lord,

27 Saying: Blessed be the Lord God of my master Abraham, who hath not taken away his mercy and truth from my master, and hath brought me the straight way into the house of my master's brother.

* Exod. 11. 16; Infra, 29. 8.

28 Agus do riṫ an óiġbean, agus d' iñis do ṁuintir tiġe a maṫar na neiṫe do ċualaiḋ sí.

29 Agus do bí dearbraṫair aig Rebecca do ar b'ainm Laban: agus do riṫ Laban amaċ ċum an ḟir go nuige an tobair.

30 Agus an uair do ċoñairc se na fáiñiḋ cluaise agus na braisliḋ air lámaib a deirb-ḟiura; agus an uair do ċualaiḋ a briaṫra, aig ráḋ: Mar so do labair an fear liom: do ṫáinic sé ċum an ḟir a bí 'ña ṡeasaḋ láiṁ leis na camuillib aig an tobar uisge.

31 Agus a dubairt sé: Tarr a steaċ ṫusa ata beañuiġṫe o'n Tiġearna; cread fá seasañ tu amuiġ? Óir do ġleus mise an teaċ, agus áit do na ċamuillib,

32 Agus ṫug é añ a ṫiġe: agus do sgaoil se-san a ċamuil agus ṫug ċoċan agus fear doib, agus uisge le ioñlaḋ a ċos, agus cos na muintire do bí leis.

33 Agus do cuireaḋ aran na b-fiaḋnuise le n-a iṫe, aċt a dubairt se-san: Ní iosfaiḋ me no go innisfiḋ mé mo ṫeaċtaraċt. Agus a dubairt se-san: Abair leat.

34 Agus a dubairt se: Is mise óglaċ Abraham.

35 Agus do beañuiġ an Tiġearna mo ṁaiġistir go mór; agus do ḟás se mór; agus ṫug sé do caoiriġ agus ba; agus airgead agus ór; agus seirbisiġ fear agus seirbisiġ ban, agus camuil agus asail.

36 Agus Sara, bean mo ṁaigistir, rug sí mac do m' ṁaiġistir añ uair do bí sí aosda; agus is do sin ṫug sé a raib aige.

37 Agus ṫug mo ṁaiġistir orm-sa mioñugaḋ, aig ráḋ: Ní ṫabarfaiḋ tu bean do mo ṁac d'inġeañaib na g-Cananiteċ añ duṫaiḋ a b-fuilim mo ċomnuiḋe;

38 Aċt racfaiḋ tu go tiġ m'aṫar, 'gus de mo ṁuintir do bearfaiḋ tu bean do mo ṁac.

39 Agus a dubairt mise le mo ṁaiġistir: aċt muna mian leis an mnaoi do ṫeaċt liom.

40 Agus a dubairt se-san liom: an Tiġearna ós comair a siubailim-se cuirfiḋ sé a aingeal leat, agus soirboċṫaiḋ se d'aistear; agus do bearfaiḋ tu bean do mo ṁac-sa de mo ġaol agus de ṫiġ m' aṫar.

41 Beiḋ tu saor ó mo ṁioñaib-se, an uair ṫiucfas tu go nuige mo ġaol; agus muna d-tugaiḋ an bean duit.

42 Agus ṫáinic mé aniuġ go tobar an uisge, agus a dubras: A Tiġearna, Dia mo ṁaiġistir Abrahaim, anois ma ṡoirbiġeañ tu mo ṡliġe añ a b-fuilim aig dul;

43 Feuċ ataim aig seasaḋ aig an tobar uisge,

28 Then the maid ran, and told in her mother's house all that she had heard.

29 And Rebecca had a brother named Laban, who went out in haste to the man, where the well was.

30 And when he had seen the ear-rings and bracelets in his sister's hands, and had heard all that she related, saying: Thus and thus the man spoke to me: he came to the man who stood by the camels, and near to the spring of water,

31 And said to him: Come in, thou blessed of the Lord: why standest thou without? I have prepared the house, and a place for the camels.

32 And he brought him in into his lodging: and he unharnessed the camels and gave straw and hay, and water to wash his feet, and the feet of the men that were come with him.

33 And bread was set before him. But he said: I will not eat, till I tell my message. He answered him: Speak.

34 And he said: I am the servant of Abraham.

35 And the Lord hath blessed my master wonderfully, and he is become great: and he hath given him sheep and oxen, silver and gold, men servants and women servants, camels and asses.

36 And Sara my master's wife hath borne my master a son in her old age, and he hath given him all that he had.

37 And my master made me swear, saying: Thou shalt not take a wife for my son of the daughters of the Chanaanites, in whose land I dwell:

38 But thou shalt go to my father's house, and shalt take a wife of my own kindred for my son.

39 But I answered my master: What if the woman will not come with me?

40 The Lord, said he, in whose sight I walk, will send his Angel with thee, and will prosper thy journey: and thou shalt take a wife for my son of my own kindred, and of my father's house.

41 But thou shalt be clear from my curse, when thou shalt come to my kindred, if they will not give thee one.

42 And I came to-day to the well of water, and said: O Lord God of my master Abraham, if thou hast prospered my way, wherein I now walk,

43 Behold, I stand by the well of water, and the

Ver. 40. Martini's translation of *diriget viam tuam* is in perfect accordance with the Irish word soirbeoċṫaiḋ, whence, instead of the Douay version, I have rendered the words in English, "will prosper thy journey."

agus an ċailín a ṫiocfas amaċ a tarruingt uisge a cluinfar me-se a ráḋ: Tabair ḋam beagán uisge, as do ṡoiṫeaċ le n-a ól.

44 Agus a dearfaiḋ sise liom, ól fein deoc, agus tarrangoċtaiḋ mise, mar an g-ceadna, do do ċamuillib: Go m-buḋ í sin an bean do ċiñ an Tiġ-earna do ṁac mo ṁaiġistir.

45 Agus co'ad is bí me smuaineaḋ air na neiṫe so foláñ mo ċroiḋe, facas ḋam Rebecca teaċt le n-a soiṫeaċ, d'iomcar sí air a gualaiñ; agus do ċuaiḋ sí síos aig an tobar, agus do ṫarruing uisge; agus a dubairt mise léiṫe: tabair ḋam beagán le n-ól.

46 Agus do ḋeiṫfiriġ sise agus do leig a soiṫeaċ d'a gualaiñ agus a dubairt: Ól; agus do ḃearfaiḋ me deoc, mar an g-ceadna, do do ċamuillib. Añ sin d' ólas, agus ṫug sí le n-ól do mo ċamuillib mar an g-ceadna.

47 Agus d'ḟiafruiġ mise ḋí agus dubras: Cia d'ar ḃ' inġean ṫu? Agus a dabairt sise: Inġean Betuel mic Naċoir a rug Melċa ḋo; agus do ċuir mise faiñe cluaise air a h-aġaiḋ agus na braislid air a laṁaib.

48 Agus do ċrom me síos agus do aḋras an Tiġearna, beañuġaḋ an Tiġearna Dê mo ṁaiġ-istir Abrahaim, noċ do ṫreoruiġ me sa t-sliġe ċóir go d-tabarfaiñ inġean ḋearḃraṫar mo ṁai-ġistir d'a ṁac.

49 Agus anois ma gniḋ tusa go cinealta agus go fírinneaċ le mo ṁaiġistir innis ḋam: agus muna gniḋe innis ḋam ê mar an g-ceadna; ioñas go n-iom-poiġeañ taoḃ mo laiṁe deise nó taoḃ mo laiṁe ċlé.

50 Añ sin do ḟreagar Laban agus Betuel agus a dubradar: Ó'n Tiġearna ṫainic an ċaint ní feidir liñ-ne níḋ air biṫ ṫar a ṫoil a ráḋ leat,

51 Feuc ata Rebecca ós do ċoiñe, gab ċugad í agus imṫiġ, agus bíḋeaḋ sí 'ña mnaoi aig mac do ṁaiġistir mar do labair an Tiġearna.

52 Agus an uair do ċualaiḋ óglaċ Abrahaim a m-briaṫra, d'onóiriġ se an Tiġearna síos go talaṁ.

53 Agus ṫug, mar ḋuair, amaċ seoid airgid, agus seoid óir, agus eadaiġ, agus ṫug do Rebecca bronntanais; agus ṫug d'a dearḃraṫair mar an g-ceadna, agus d'a maṫair.

54 Agus do riñeaḋ fleaḋ, agus d'iṫadar agus d'óladar, togbail lóistín sa teaċ. Aċt air maidin aig eiriġe do'n óglaċ, dubairt: Leigiḋe añ bealaiġ me go d-teiḋ me ċum mo ṁaiġistir.

55 Agus a dubairt a dearḃraṫair agus a ma-ṫair: Fanaḋ an ċailin agaiñ deic la, an cuid is luġa; agus 'ña ḋiaiġ sin imeoċaiḋ sí.

56 Agus a dubairt se-san leo: Na toirmisgiḋ mê, ó, soirbiġ an Tiġearna mo ṫurus; cuiriḋ air siubal mê, go raċfaiñ ċum mo ṁaiġistir.

Ver. 57. Regarding their sooner or later departure.

virgin, that shall come out to draw water, who shall hear me say: Give me a little water to drink of thy pitcher:

44 And shall say to me: Both drink thou, and I will also draw for thy camels: let the same be the woman, whom the Lord hath prepared for my master's son.

45 And whilst I pondered these things secretly with myself, Rebecca appeared coming with a pitcher, which she carried on her shoulder: and she went down to the well and drew water. And I said to her: Give me a little to drink.

46 And she speedily let down the pitcher from her shoulder. and said to me: Both drink thou, and to thy camels I will give drink. I drank, and she watered the camels.

47 And I asked her, and said: Whose daughter art thou? And she answered: I am the daughter of Bathuel, the son of Nachor, whom Melcha bore to him. So I put ear-rings on her to adorn her face, and I put bracelets on her hands.

48 And falling down I adored the Lord, blessing the Lord God of my master Abraham, who hath brought me the straight way to take the daughter of my master's brother for his son.

49 Wherefore if you do according to mercy and truth with my master, tell me: but if it please you otherwise, tell me that also, that I may go to the right hand, or to the left.

50 And Laban and Bathuel answered: The word hath proceeded from the Lord: we cannot speak any other thing to thee but his pleasure.

51 Behold, Rebecca is before thee, take her and go thy way, and let her be the wife of thy master's son, as the Lord hath spoken.

52 Which when Abraham's servant heard, falling down to the ground he adored the Lord.

53 And bringing forth vessels of silver, and gold, and garments, he gave them to Rebecca for a present. He offered gifts also to her brothers, and to her mother.

54 And a banquet was made, and they ate and drank together, and lodged there. And in the morning, the servant arose, and said: Let me depart, that I may go to my master.

55 And her brother, and mother answered: Let the maid stay at least ten days with us, and afterwards she shall depart.

56 Do not detain me, said he, because the Lord hath prospered my way: send me away that I may go to my master.

57 Agus a dubradarsan: Goirfimid an ċailin, agus fiafroċamuid a toil.

58 Agus nuair do ġoireadar Rebecca d'ḟiafruiġdar ḋi: An racfaiḋ tu leis an b-fear so? Agus a dubairt sise: Raċfad.

59 Agus do ċuireadar air ṡiubal Rebecca agus a buime, agus óglaċ Abraham, agus a ṁuintir.

60 Agus do beañuiġdar Rebecca, agus a du-bradar leiṫe: Is tu ar n-dearbṡiúr, bi a'd' ṁaṫair milte de milte, agus sealbuiġois do ṡiol geataiḋ a naṁaid.

61 Agus do ċuadar Rebecca agus a mna coiṁ-deaċda air na camuillib agus do leanadar an t-óglác a d' ḟil go deifreaċ ċum a ṁaiġistir.

62 Añ san am sin bi Isác aig siúbal sa t-sliġe do ṫeiġeas ċum an tobair An te ṁaireas agus ċideas; oir d'áitiġ se añ sa tir ó ḋeas.

63 'Gus ċuaid se amaċ sa maġ meaṁruġaḋ, aig claonaḋ an lae: agus nuair ṫoig sé suas a ṡuile ċoñairc na camuil a teaċt.

64 Agus Rebecca an uair do ċoñairc si Isác, do ṫuirling de'n g-camul.

65 Óir a dubairt si leis an óglaċ: Cia h-e an duine so ṫriallas añ sa ṁacaire do ṫeagṁail liñ? Agus a dubairt an t-oglaċ: Is é sud mo ṁaiġis-tir: uime sin do ġlac sise brat, agus do ḟoluiġ a h-aġaid.

66 Agus do iñis an t-oglac d'Isác an uile niḋ d'a n-dearnaiḋ sé.

67 Agus ṫug Isác leis i go boṫa a ṁaṫar Sara, agus do ġab i ċuige, mar ċeile, agus do ġráduiġ sé i ċo mór gur maolaḋ a brón, ó bás a ṁaṫar.

## CAIB. XXV.

Clan Abrahaim le Ceatur: a bás agus bás Is-mael. Ta aig Isác Esau agus Jacob coġeinti. Diolañ Esau a ċeart ġéineaṁuinte le Jacob.

AÑ sin ṫug Abraham bean, agus do b'é a h-ainm Cetura.

2 Agus rug si ḋo, Samran agus Jecsan, agus Madan, agus Madian, agus Jsboc, agus Sue.

3 Agus do ġein Jecsan Ṡaba agus Dadan. Agus do b'iad mic Dadián, Assurim agus Latusim agus Lumim.

4 Agus mic Madian Eṗa, agus Oṗer, agus h-Enoc, agus Abida, agus Elda: do b'iad so uile clan Cetura.

5 Agus ṫug Abraham a raib aige d' Isác:

6 Agus do ċlain na leañain ṫug se tiodlacṫa, agus dealuig sé iad ó n-a ṁac Isác—an fad do bi sé fós beo—da g-cur do'n tir ṡoir.

7 Agus is iad so laeṫe Abrahaim noċ do ṁair sé, cead tri ficcid agus cuig deag bliaġan.

* Supra, 16. 14.

57 And they said: Let us call the maid, and ask her will.

58 And they called her, and when she was come, they asked: Wilt thou go with this man? She said: I will go.

59 So they sent her away, and her nurse, and Abraham's servant, and his company,

60 Wishing prosperity to their sister, and saying: Thou art our sister, mayst thou increase to thousands of thousands, and may thy seed possess the gates of their enemies.

61 So Rebecca, and her maids, being set upon camels, followed the man: who with speed returned to his master.

62 At the same time Isaac was walking along the way which leads to the well * which is called Of the living and the seeing: for he dwelt in the south country.

63 And he was gone forth to meditate in the field, the day being now well spent: and when he had lifted up his eyes, he saw camels coming afar off.

64 Rebecca also, when she saw Isaac, lighted off the camel,

65 And said to the servant: Who is that man who cometh towards us along the field? And he said to her: That man is my master. But she quickly took *her* cloak, and covered herself.

66 And the servant told Isaac all that he had done,

67 Who brought her into the tent of Sara his mother, and took her to wife: and he loved her so much, that it moderated the sorrow which was occasioned by his mother's death.

## CHAP. XXV.

*Abraham's children by Cetura: his death and that of Ismael. Isaac hath Esau and Jacob twins. Esau selleth his first birth-right to Jacob.*

AND Abraham married another wife named Cetura:†

2 Who bore him Zamran, and Jecsan, and Madan, and Madian, and Jesboc, and Sue.

3 Jecsan also begot Saba and Dadan. The children of Dadan were Assurim, and Latusim and Loomim.

4 But of Madian was born Epha, and Opher, and Henock, and Abida, and Eldaa: all these were the children of Cetura.

5 And Abraham gave all his possessions to Isaac:

6 And to the children of the concubines he gave gifts, and separated them from Isaac his son, while he yet lived, to the east country.

7 And the days of Abraham's life were a hundred and seventy-five years.

† 1 Par. 1. 32; A. M. circiter 2150; Ante C. 1854.

8 Agus 'g a ċaiṫeaḋ d'eug sé a sean-aois maiṫ, fada, agus lán de laeṫib: agus do cruinniġeaḋ aig a ṁuintir é.

9 Agus d'adhlaic a mic Isac agus Ismael é sa n-uaiṁ dubalta a ṁag Epṗroin mic Seoir an Ieiṫiġ, noċ ata os coiṁe Mambre.

10 An maġ do ċeannuig sé ó macaib h-Et: ann sin do adlacaḋ é féin agus a bean Sara.

11 Agus n-déis a bais beannuig Dia a ṁac Isac do bí 'na ċoṁnuiġe laiṁ le tobar an té ṁaireas agus ċíneas.

12 Anois is iad so geanalaiġ Ismael mic Abraham noċ do rug h-Agar an Egipteaċ cuṁal Ṡara, d' Abraham.

13 Agus is iad so ainme mac Ismael do réir a n-ainm agus do réir a n-geinealac: ceadġein Ismael Nabaiot, agus Cedar, agus Adbél agus Mabsam.

14 Agus Masma, agus Duma, agus Massa.

15 H-Adair, agus Ṫema, Ieṫur, Naṗis, agus Cedma.

16 Is iad so mic Ismael, agus is iad so a n-ainme, ó n-a m-bailtib, agus ó n-a g-caisleanaib; dá ṗrionnsa ḋeag d'a g-cinideaċaib.

17 Agus is iad so bliaġna ṡaoġal Ismael, céad agus triocad agus seaċt bliaġna; agus 'ga ċaiṫeaḋ d' eug sé, agus do cruiniġeaḋ aig a ṁuintir é.

18 Agus d' aiṫreab ó h-Ebila go Sur ata os coiṁe na h-Egipte, mar do raċṫaoi a g-cionn na h-Assiria agus do basaḋ sé a laṫair a ḋearbraṫair uile.

19 Agus is iad so geanalaiġ Isaic mic Abraham: do ġein Abraham Isac.

20 Agus nuair do bí sé dá ḟiċċead bliaġan d'aois ṫoig sé mar mnaoi Rebecca inġean Betuel an Siriánaiġ ó Mesoṗotam deirbriúr do Laban.

21 Agus do ġuiḋ Isac an Tiġearna air son a ṁna do ċionn gur raib sí aimrid; agus d'eist an Tiġearna a ġuiḋe agus do ṫoirrceaḋ a bean Rebecca.

22 Agus do rinne an clann aċran ann a broinn: agus a dubairt sise: Ma's mar sin ata cread as a b-fuilim-se mar so? Agus do ċuaiḋ d'a ḟiafruiġe de'n Tiġearna.

23 Do ḟreagair: Ta ḋa cine ann d' ucd, agus tiocfaiḋ ḋa dream daoine dealuiġṫe ó do broinn; agus beiḋ cine diob níos laidire na an cine eile, foiġnoċṫaiḋ an sinnsior de'n t-sosair.

24 Agus do coiṁlionaḋ laeṫe a tuismiḋe, agus feuċ do bí dís 'n a broinn.

8 And decaying he died in a good old age, * being far advanced in life and full of days: and was gathered to his people.

9 And Isaac and Ismael his sons buried him in the double cave, which was situated in the field of Ephron the son of Seor the Hethite over against Mambre,

10 Which he had bought of the children of Heth: there was he buried, and Sara his wife.

11 And after his death, God blessed Isaac his son, who dwelt by the well named Of the living and seeing.

12 These are the generations of Ismael the son of Abraham, whom Agar the Egyptian, Sara's servant, bore unto him:

13 And these are the names of his children according to their calling and generations. † The first-born of Ismael was Nabajoth, then Cedar, and Adbeel, and Mabsam,

14 And Masma, and Duma, and Massa,

15 Hadar, and Thema, and Jethur, and Naphis, and Cedma.

16 These are the sons of Ismael: and these are their names by their castles and towns, twelve princes of their tribes.‡

17 And the years of Ismael's life were a hundred and thirty-seven, and decaying he died, § and was gathered unto his people.

18 And he dwelt from Hevila as far as Sur, which looketh towards Egypt, to them that go towards the Assyrians. He died in the presence of all his brethren.

19 These also are the generations of Isaac the son of Abraham: Abraham begot Isaac:

20 Who, when he was forty years old, || took to wife Rebecca the daughter of Bathuel the Syrian of Mesopotamia, sister to Laban.

21 And Isaac besought the Lord for his wife, because she was barren: and he heard him, and made Rebecca to conceive.

22 But the children struggled in her womb: and she said: If it were to be so with me, what need was there to conceive? And she went to consult the Lord.

23 And he anwering said: ¶ Two nations are in thy womb, and two peoples shall be divided out of thy womb, and one people shall overcome the other, and the elder shall serve the younger.

24 Her time to be delivered was now come, and behold twins were found in her womb.

---

CHAP. XXV., Ver. 24. Of the extraordinary births and after fortunes of Esau and Jacob, St. Paul, in his Epistle to the Romans, 9th chapter, furnishes us with an interpretation calculated to fill us with humility and awe, when contemplating the mysterious decrees of the Almighty, and his mercies to the elect.

* A. M. 2183; Ante C. 1821. † 1 Par. 1. 29.
‡ Supra, 17. 20. § A. M. 2231; Ante C. 1773.
|| A. M. 2148; Ante C. 1856. ¶ Rom. 9. 10.

25 Agus ṫáinic an ceidġin amaċ dearg agus fionnaċ amail creacan; agus ṫugadar Esau d'ainm air: Agus 'na ḋiaiġ-sin ṫáinic a ḋearbráṫair amaċ agus do ḃí greim aig a láiṁ air ṡál Esau: Agus tugaḋ Jacob mar ainm air.

26 Do ḃí Isac trí fiċid bliaġan d'aois an uair do rugaḋ iad-san.

27 Agus nuair d'ḟásadar suas do ḃí Esau 'na ḟiaġaire gasta agus 'na talaṁaiḋe; agus do ḃí Jacob 'na ḋuine soillear aig aitreaḃ aṅ a ḃoṫaiḃ.

28 Do ḃ' ionṁuin le Isac Esau, de ċioṅ gon-iṫeaḋ d'a ḟiadaċ; aċt do ḃ'ionmuin le Rebecca Jacob.

29 Agus do ḃruiṫ Jacob broċán: nuair ṫáinic Esau ó 'n ṁacaire tuirseaċ.

30 Dubairt se leis: Guiḋim ṫu, tabair ḋam de'n m-broċán n-dearg sin, óir ataim sáruiġṫe. Uime sin do goireaḋ Edom d'ainm air.

31 Dubairt Jacob leis: Reac liom do ċeart-beirṫe.

32 Agus dubairt Esau: Feuċ ataim aig dul a euġ; agus cread an tairbe deanfas an ceart-beirṫe-so ḋam?

33 Agus a dubairt Jacob: Mioṅuiġ ḋam-sa: mar sin ṫuġ Esau a ṁioṅa ḋó, agus do reac se leis a ċeart-beirṫe.

34 Aṅ sin togbail arain agus broċain luiḃion d'iṫ agus d' ól agus do eiriġ suas agus do imṫiġ leis gan imniḋe faoi gur ḋiol sé a ċeart-beirṫe.

25 * He that came forth first was red, and hairy like a skin: and his name was called Esau. † Immediately the other coming forth, held his brother's foot in his hand: and therefore he was called Jacob.

26 Isaac was threescore years old when the children were born unto him.‡

27 And when they were grown up, Esau became a skilful hunter, and a husbandman: but Jacob a plain man dwelt in tents.

28 Isaac loved Esau, because he ate of his hunting: and Rebecca loved Jacob.

29 And Jacob boiled pottage: to whom Esau, coming faint out of the field,

30 Said: Give me of this red pottage, for I am exceeding faint. For which reason his name was called Edom.§

31 And Jacob said to him: Sell me thy first birth-right.

32 He answered: Lo, I die, what will the first birth-right avail me?

33 Jacob said: Swear therefore to me. Esau swore to him, and sold his first birth-right.

34 And so taking bread and the pottage of lentils, he ate, and drank, and went his way; making little account of having sold his first birth-right.

## CAIB. XXVI.

Deanaṅ Isac coṁnaiḋe a Gerara 'n aiṫ a n-deanaṅ Dia an geall do ṫuġ se go Abraham aṫnuaḋṫugaḋ. Gniḋ an riġ Abimelec cuṅraḋ leis.

AGUS nuair do ḃí gorta san tír ṫar eis an g-cead gorta do ḃí aṅ-tí a laeṫiḃ Abrahaim. Agus ċuaiḋ Isac go h-aiṫ a raiḃ Abimelec riġ na b-Palistineaċ go Gerara.

2 Agus do ṫaisbeán an Tiġearna é féin ḋó, agus a dubairt: Na eiriġ sios go h-Egipt aitiġ san dúṫaiġ ṁuinfeas mise duit.

3 Coṁnuiġ san tír-so, agus beiḋ mise maille leat, agus beaṅoċċaiḋ mé ṫu; óir duit-se agus do do ṡíol, do ḃearfaiḋ me na tíorṫa-so uile coimlionaḋ an ṁioṅa noċ ṫuġ me d' Abraham do aṫair:

4 Agus deanfad do ṡíol foirlionaḋ mar reulta neiṁe, agus do ḃearfaiḋ me do do ṡíol na tíorṫa-so uile; agus aṅ do ṡíol beiḋ uile ciniḋ na talman beaṅuiġṫe.

5 De ċioṅ gur aontuiġ Abraham do mo ġlór, agus gur ċoimeud m' aiṫeanta agus mo reaċta, agus mo ḋliġe.

## CHAP. XXVI.

*Isaac sojourneth in Gerara, where God reneweth to him the promise made to Abraham. King Abimelech maketh league with him.*

AND when a famine came in the land, after that barrenness which had happened in the days of Abraham, Isaac went to Abimelech king of the Palestines to Gerara.‖

2 And the Lord appeared to him and said: Go not down into Egypt, but stay in the land that I shall tell thee.

3 And sojourn in it, and I will be with thee, and will bless thee: for to thee and to thy seed I will give all these countries, ¶ fulfilling the oath which I swore to Abraham thy father.

4 And I will multiply thy seed like the stars of heaven: and I will give to thy posterity all these countries: and in thy seed shall all the nations of the earth be blessed.**

5 Because Abraham obeyed my voice, and kept my precepts and commandments, and observed my ceremonies and laws.

* Osee 12. 13. † Mat. 1. 2.
‡ A. M. 2168; Ante C. 1836. § Heb. 12. 16; Abd. 1. 1.

‖ A. M. circiter 2200. ¶ Supra, 12. 7, and 15. 18.
** Supra, 12. 3, and 18. 18, and 22. 18; Infra 28. 14.

6 Agus do ċomnuiġ Isac an Gerara.

7 Agus nuair d' fiosruiġdar daoine na h-aite é a d-taob a mna; dubairt se-san: Sí mo deirriúr í; oir do b' eagla leis a rád is í mo bean í; air eagla go marbfad muintir na h-aite é mar ġeall uirre, mar bí sí sgiamamail.

8 Agus nuair do ċuaiḋ tart mórán laeṫe ċó'an is d' ḟan sé añ san áit ceadna d'feuc Abimelec riġ na b-Palestineaċ amaċ as fuinneoig agus ċoñairc é aig macnas le n-a ṁnaoi Rebecca.

9 Agus n-deis Abimelec fios do ċur air, a dubairt: Is folluraċ gur b'í do bean í; cionnar an ċuir tu a g-ceil go m-bud í do deirḃriúr? Freagair: Bí eagla orm go marbfadaois me mar ġeall uirre.

10 Agus a dubairt Abimelec: Cad fa an ṁeal tu sin? Do b' ḟéidir go luiḋfeḋ duine de'n ṁuintir le do ṁnaoi, agus go d-tabarfa cionta orainne. Agus do aitin Abimelec d'a daoinib uile, aig rád:

11 Cia be' bainfeas le mnaoi an ḟir so go cinte cuirfear añ bais é.

12 Agus do ṡíol-ċuir Isac añ sa dúṫaiḋ, agus fuair san bliaġain ċeadna cead oiread; agus do beañuiġ an Tiġearna é;

13 Agus d'ḟás 'ña ḟear saibir, agus do ċuaiḋ air aġaiḋ, go raib ró mór.

14 Oir do bí aige sealb caoraċ agus treud agus mórán seirbiseaċ. Agus d'ḟuaṫuiġ na Palestiniġ é,

15 Oir an uile tobar d'ar tolladar ṁuintir Abraham a aṫar, do ċoisg na Palestiniġ iad d'a líonad sa n-am ceadna le cré.

16 Amail is gur dubairt Abimelec le Isac: Imṫiġ uainne; óir is cuṁaċtaiġe ṫu go mór na sinne.

17 Agus do ġluais le teaċt gó sruṫ Gerara agus le aitreab añ:

18 Agus do ṫol Isac arís na toibreaċa uisge, noċ do ṫol seanḃroġantuiġiḋ Abrahaim a aṫar, do ċosgadar na Palestiniġ deis bais Abraham; agus do ġoir a n-ainme do réir na n-ainme do ġoir a aṫair orṫu.

19 Agus do roṁaradar añ sa t-sruṫ agus fuaradar añ sin tobar fíor-uisge.

20 Agus do imrear aoḋairiḋ Gerara le aoḋairiḋib Isaic, aig rád: Is liñ-ne an t-uisge; agus do ġoir se d'ainm do'n tobar h-Esec, de ċioñ go n-dearnaiḋ siad imrearan leis.

21 Agus do roṁradar tobar eile, agus teagṁaiḋ le ċeile, mar an g-ceadna, mar ġeall air: agus do ġoir se d'ainm air sin—naṁadas.

22 Agus do imirc se as sin agus do roṁair tobar eile agus níor ċuireadar 'na aġaiḋ: túg se, air an aḋbar sin, d'ainm air, Farsangaċt;

6 So Isaac abode in Gerara.

7 And when he was asked by the men of that place, concerning his wife, he answered: She is my sister: for he was afraid to confess that she was his wife, thinking lest perhaps they would kill him because of her beauty.

8 And when very many days were passed, and he abode there, Abimelech king of the Palestines looking out through a window, saw him playing with Rebecca his wife.

9 And calling for him, he said: It is evident she is thy wife; why didst thou feign her to be thy sister? He answered: I feared lest I should die on her account.

10 And Abimelech said: Why hast thou deceived us? Some man of the people might have lain with thy wife, and thou hadst brought upon us a great sin. And he commanded all the people saying:

11 He that shall touch this man's wife, shall surely be put to death.

12 And Isaac sowed in that land, and he found that same year a hundred-fold: and the Lord blessed him.

13 And the man was enriched, and he went on prospering and increasing, till he became exceeding great:

14 And he had possessions of sheep and of herds, and a very great family. Wherefore the Palestines envying him,

15 Stopped up at that time all the wells, that the servants of his father Abraham had digged, filling them up with earth:

16 Insomuch that Abimelech himself said to Isaac: Depart from us, for thou art become much mightier than we.

17 So he departed and came to the torrent of Gerara, to dwell there:

18 And he digged again other wells, which the servants of his father Abraham had digged, and which, after his death, the Palestines had of old stopped up: and he called them by the same names by which his father before had called them.

19 And they digged in the torrent, and found living water.

20 But there was strife between the herdsmen of Gerara and the herdsmen of Isaac, saying: It is our water. Wherefore he called the name of the well, on occasion of that which had happened, Calumny.

21 And they digged also another; and for that they quarrelled likewise, and he called the name of it, Enmity.

22 Going forward from thence, he digged another well, for which they contended not: therefore he called the name thereof, Latitude,

agus a dubhairt: óir anois do riñe an Tiġearna ioñad duiñ, 'gus ṫug orm leaṫanuġaḋ air an talaṁ.

23 Agus do ċuaiḋ se suas as sin go Bérséba.

24 Añ ait ar ṫaisbean an Tiġearna e fein do s-an oiḋċe ceadna, aig ráḋ: Is mise Dia Abraham d' aṫar; na biḋeaḋ eagla ort, oir ataim se maille leat; beañoċṫaiḋ me ṫu, agus fóirlionfaiḋ me do ṡiol air son mo ṡeirbisiġ Abrahaim.

25 Agus do ċuir se altóir suas añ sin, agus n-deis goireaḋ air ainm an Tiġearna, do ṡin añ sin a ḃoṫ agus d'orduiġ d'a ṡearḃfoġantuiġiḃ tobar do ṫollaḋ añ.

26 Nuair do ṫainic ċum na h-aite so as Gerara, Abimelec agus Oċosat aon d'a ċairdiḃ, agus Picol cean feadna a sluaġ.

27 Dubhairt Isac leo: Cread as a d-tigṫi ċu-gam-sa air a raiḃ fuaṫ agaiḃ, agus a ċuireaḃar air siubuil uaiḃ.

28 Agus a dubradar-san: Do ċonarcamar go raiḃ an Tigearna leat, agus air an áḋḃar sin, dubramar: biḋeaḋ anois mioña eadraiñ agus dean-amuis ceangal leat.

29 Naċ n-deanfaiḋ tu doċar duiñ-ne mar nar ḃeanamar-ne le niḋ air biṫ de do ċuid agus nár n-dearnamar doċar duit, agus gur ċuireamar uaiñ ṫu go sioṫċanta beañuiġṫe le beañaċtaiḃ an Tiġearna.

30 Agus do riñe fleaḋ doiḃ, agus nuair d'iṫea-dar agus d'óladar.

31 Do eiriġdar go moċ air maidin, agus ṫuga-dar a mioña d'a ċeile: agus do ċuir Isac uaḋ iad, agus d'imṫiġdar leo a sioṫċain.

32 Agus sa ló ceadna do ṫainic seirḃisiġ Isaic aig insreaḋ do a d-taoḃ an tobair noċ do roṁar-dar agus a ráḋ fuaramar uisge.

33 Agus do ġoir se-san Iomadaṁlaċt air: uime sin tugaḋ Bérseba mar ainm do'n caiṫriġ go d-ti an la niuġ.

34 Agus tra ḃi Esau da ḟiṫċead bliaġain d'aois, ṫug se ċuige mar mna, Iudit inġean Béri an Ietitiġ; agus Basemat inġean Eloiñ as an ait ceadna.

35 Agus buḋ tuar doilġis croiḋe an dís do Isac agus do Rebecca.

## CAIB. XXVII.

Le coṁairle a ṁaṫar faġañ Jacob beañaċt aṫar 'ñ áit Esau. Coṁairluiġeañ si teiṫeaḋ ċum Labain a ġaol-ḟir.

AGUS ṫarla an uair do bi Isac soirfe, agus go raiḃ a ṡuile ceoṫaċ, air ṁod nar b-faiciḋ sé; do ġoir se Esau a ṁac buḋ sine, agus a dubairt leis: A ṁic? Agus a dubairt se-san leis: Feuċ, ataim añ so.

saying: Now hath the Lord given us room, and made us to increase upon the earth.*

23 And he went up from that place to Bersabee,

24 Where the Lord appeared to him that same night, saying: I am the God of Abraham thy father; do not fear, for I am with thee: I will bless thee, and multiply thy seed for my servant Abraham's sake.

25 And he built there an altar: and called upon the name of the Lord, and pitched his tent: and commanded his servants to dig a well.

26 To which place when Abimelech, and Ochozath his friend, and Phicol chief captain of his soldiers, came from Gerara,

27 Isaac said to them: Why are ye come to me, a man whom you hate, and have thrust out from you?

28 And they answered: We saw that the Lord is with thee, and therefore we said: Let there be an oath between us, and let us make a covenant,

29 That thou do us no harm, as we on our part have touched nothing of thine, nor have done any thing to hurt thee: but with peace have sent thee away enriched with the blessing of the Lord.

30 And he made them a feast, and after they had eaten and drunk,

31 Arising in the morning, they swore one to another: and Isaac sent them away peaceably to their own home.

32 And behold the same day the servants of Isaac came, telling him of a well which they had digged, and saying: We have found water.

33 Whereupon he called it Abundance: and to the city was given the name of Bersabee, even to this day.

34 And Esau being forty years old married wives, † Judith the daughter of Beeri the Hethite, and Basemath the daughter of Elon of the same place.

35 ‡ And they both grieved the mind of Isaac and Rebecca.

## CHAP. XXVII.

*Jacob, by his mother's counsel, obtaineth his father's blessing instead of Esau. And by her is advised to fly to his uncle Laban.*

NOW Isaac was old, and his eyes were dim, and he could not see: and he called Esau his elder son, and said to him: My son? And he answered: Here I am.§

* Psal. 4. 1. † A.M. 2208; Ante C. 1796.

‡ Infra, 27. 46. § A.M. 2245; Ante C. 1759.

28 Níor ḟulaing tu dam m' ingeana agus mo ṁic do póġaḋ? is leam do riġne tu sud: agus anois go deiṁin,

29 Atá a g-cumaċt mo laiṁe-se doċar do ḋeanaḋ duit; aċt do labair Dia d'aṫar liom a réir, aig ráḋ: Tabair do d'aire naċ labaroċṫaiḋ tu go h-aiṫreac le Jacob.

30 Bíoḋ agad go m-buḋ mian leat a ḋul aṅ do ġaolṫaiḃ, agus go raiḃ cuṁa ort n-deis tiġe d' aṫar, cread fá ar ġoid tu mo ḋée?

31 Agus do ḟreagair Jacob: D'imṫiġ mé gan ḟios duit de ċioṅ go raiḃ eagla orm go m-b' ḟeidir go m-bainfeá d' ingeana air eigin díom.

32 Aċt d-taob na gaduiġeaċta cuirir aṅ mo leiṫ: cia b'é air biṫ aig a ḃ-fuiġe tu do ḋée cuirtear aṅ bás é a láṫair a ḋearbráiṫreac: feuċ ma tá aon níḋ agamsa de do ċuid, beir cugad fein é. Anois aig ráḋ so go Jacob, ní raiḃ ḟios aige gur ġoid Racel iad.

33 Agus do ċuaiḋ Laban go boṫ Jácob, agus go boṫ Lia, agus go boṫ an da ċúṁail aċt níḟuair sé iad. Agus an uair da ċuaiḋ cum boṫa Racel,

34 Do gab sí go deifireac na h-íomaiġe, agus do ċuir a ḃ-folac iad faoi ugaim na g-camull, agus do ṡuiġ orra. Agus nuar do sriun Laban an boṫ uile, agus naċ ḃ-fuair sé iad.

35 Dubairt sí: Na cuireaḋ fearg air mo ṫiġearna naċ ḟeidim eiriġ suas róṁat; óir atá gnáṫ na m-ban orm. Sriun mar sud bí Laban ad gan ḟáṁ.

36 Agus do bí fearg air Jácob, agus Labair leis go spídeaṁail: Cread í mo ċaiṅ? cread í mo ċoir 'gur ar lean tu ċo ġear sin mé?

37 Agus ar sriún tu mo ṫnurcán uile? Cread fuair tu de d'airneis tiġe agam? cuir aṅ so, ós coiṁe mo ḋearbráiṫreaċ agus do ḋearbráiṫreac-sa é go m-beirid breaṫ eadruiṅ araon.

38 An fiċe bliaġan so ataim aig fóġnúġaḋ duit, níor raiḃ de do ċaoiriġ, searg, na do gabair bainiona, agus ní d' iṫ mé reiṫe do ṫreada.

39 An meid do ṁarbuiġ na beaṫaiġ níor ṫug mé ċugad-sa é; is orm féin do bí a ḋul a múġa: as mo laiṁ-se do iarr tusa ca ba níḋ do goideaḋ.

40 De ló agus d' oiḋce do bíoḋas seargṫuiġṫe le teas agus le sioc, agus do ḋealuiġ codlaḋ ó mo ṡuilib.

41 Mar so do bí mé fiċe bliagan an do ṫiġ aig foġnúġaḋ duit ceiṫre bliaġna déag air son do dís ingean, agus sé bliaġna air son d'airneise; agus do aṫruiġ tu mo ṫuarasdal deic n-uaire.

42 Muna beiṫ Dia m' aṫar Abrahaim, agus eagla Isaic liom b 'ḟeidir go g-cuirfeá air siubal anois mé nocta. Do ċoṅairc Dia mo leaṫ-trom,

28 Thou hast not suffered me to kiss my sons and daughters: thou hast done foolishly: and now, indeed,

29 It is in my power to return thee evil: but the God of your father said to me yesterday: * Take heed thou speak not any thing harshly against Jacob.

30 Suppose thou didst desire to go to thy friends, and hast a longing after thy father's house: why hast thou stolen away my gods?

31 Jacob answered: That I departed unknown to thee, it *was* for fear lest thou wouldst take away thy daughters by force.

32 But whereas thou chargest me with theft: with whomsoever thou shalt find thy gods: let him be slain before our brethren. Search, and if thou find any of thy things with me, take them away. Now when he said this, he new not that Rachel had stolen the idols.

33 So Laban went into the tent of Jacob, and of Lia, and of both the handmaids, but found them not. And when he was entered into Rachel's tent,

34 She in haste hid the idols under the camel's harness, and sat upon them: and when he had searched all the tent, and found nothing,

35 She said: Let not my lord be angry that I cannot rise up before thee, because it has now happened to me according to the custom of women. Thus was his careful search rendered vain.

36 And Jacob being angry, said in a chiding manner: For what fault of mine, and for what offence on my part hast thou so hotly pursued me,

37 And searched all my furniture? What hast thou found of all the substance of thy house? lay it here before my brethren, and thy brethren, and let them judge between me and thee.

38 Have I therefore been with thee twenty years? thy ewes and goats were not barren, the rams of thy flocks I did not eat:

39 Neither did I shew thee that which the beast had torn, I made good all the damage: whatsoever was lost by theft, thou didst exact it of me:

40 Day and night was I parched with heat, and with frost, and sleep departed from my eyes.

41 And in this manner have I served thee in thy house twenty years, fourteen for thy daughters, and six for thy flocks: thou hast change also my wages ten times.

42 Unless the God of my father Abraham, and the fear of Isaac, had stood by me, perhaps now thou wouldst have sent me away naked: God be-

* Infra, 48. 16.

agus saoṫar mo láṁ, agus ṫug aṫair duit-se andeir.

43 Agus do ḟreagair Laban é: Is iad na h-ingeana so, m'ingeana-sa; agus an ċlañ so, mo ċlañ-sa; agus an airneis so, mo airneis-se; agus a b-feiceañ tu is liom-sa iad: agus cad é feadaim do ḋeanaḋ air mo ingeana féin agus air a g-cuid claiñe.

44 Air an aḋḃar-san, tarr anois deanamuis cuñraḋ; agus bíḋeaḋ sé mar ḟiaḋnuise eidir me féin agus tu féin.

45 Agus do ṫóg Jacob cloċ, agus do ċuir 'ña seasaḋ í mar uaiṫne.

46 Agus dubairt se le na ḋearbráiṫriḃ: Cruiñigiḋ cloċa: agus do ċruiñeadar cloċa agus do riñeadar carn agus do ċaiṫeadar biaḋ añ sin air.

47 Agus do ġlaoiḋ Laban d'ainm air: Tulla an fiaḋnuise: aċt do ġlaoiḋ Jacob air: Carn an ċunnaiḋ; gaċ aon reir ceirt a ṫeanga féin.

48 Agus a dubairt Laban: Is fiaḋnuise an leaċd so eidir mise agus tusa aniúġ: agus uime sin do goireaḋ d'ainm de: Carn an ċunnaiḋ.

49 Deanaḋ an Tiġearna faire agus breiṫeaṁ eadruiñ agus tusa an uair beiḋmid sgarṫa ó ċeile.

50 Ma gníḋ tu leaṫtrom air m' ingeanaiḃ; nó ma beir tu mna eile leiṫ ṫar mo ingeana, ní'l aon ḋuine ar b-foċair aċt Dia a ta 'ña fiaḋnuise eadraiñ.

51 Agus a dubairt se arís le Jacob: Feuċ an leaċd so, agus feuċ an uaiṫne noċ co ṫóg mé eidir mé agus ṫu.

52 Bíḋeaḋ an leaċd so añ fiaḋnuise agus bíḋeaḋ an uaiṫne so ña ḟiaḋnuise, ma ṫeiḋim-se ṫar an leaċd so ċugad-sa; no tusa ṫar an leaċd sa ċugamsa le rún ḋoċair,

53 Deanaḋ Dia Abrahaim, agus Dia Naċoir, Dia a n-aiṫreaċ breiṫeaṁnus eadraiñ. Agus do ṁionuiġ Jacob fa eagla aṫair Isaic,

54 Agus nuair do riñe Jacob ioḋbuirt air an t-sleib, do ġoir a ḋearbraiṫre aran d'iṫe; agus nuair d'iṫeadar do ḟanadar añ.

55 Agus d'eiriġ Laban suas le liñ na h-oiḋċe agus do ṗóg se a ṁic agus a ingeana, agus do ḃeañuiġ sé iad, agus d' ḟill ċum a áite féin.

## Caib. XXXII.

Toasbánaḋ ainġle Dé do Jacob: a ṫeaċtaraċt agus a tabartas do Esau: a ssairneaċd le aingeal.

AGUS do imṫiġ Jacob roiṁe añ a sliġe, agus ṫarlaiḋ ainġle Dé leis.

2 Agus an uair do ċonairc sé iad, dubairt sé:

Ver. 47. The meaning of both is the same; heaps of stone being generally set up as monuments or witnesses of covenants.

held my affliction and the labour of my hands, and rebuked thee yesterday.

43 Laban answered him: The daughters are mine, and the children, and thy flocks, and all things that thou seest are mine: what can I do to my children and grand-children?

44 Come therefore, let us enter into a league: that it may be for a testimony between me and thee.

45 Then Jacob took a stone, and set it up for a title:

46 And he said to his brethren: Bring hither stones. And they gathering stones together, made a heap, and they ate upon it.

47 And Laban called it, The witness heap: and Jacob, The hillock of testimony; each of them according to the propriety of his language.

48 And Laban said: This heap shall be a witness between me and thee this day, and therefore the name thereof was called Galaad, that is, The witness heap.

49 The Lord behold and judge between us when we shall be gone one from the other.

50 If thou afflict my daughters, and if thou bring in other wives over them: none is witness of our speech but God, who is present and beholdeth.

51 And he said again to Jacob: Behold this heap, and the stone which I have set up between me and thee,

52 Shall be a witness; this heap, I say, and the stone, be they for a testimony, if either I shall pass beyond it going towards thee, or thou shalt pass beyond it, devising harm to me.

53 The God of Abraham, and the God of Nachor, the God of their father, judge between us. And Jacob swore by the fear of his father Isaac.

54 And after he had offered sacrifices in the mountain, he called his brethren to eat bread. And when they had eaten they stayed there:

55 But Laban arose in the night, and kissed his sons, and daughters, and blessed them: and returned to his place.

## CHAP. XXXII.

*Jacob's vision of angels: his message and presents to Esau: his wrestling with an angel.*

JACOB* also went on the journey he had begun: and the angels of God met him.†

2 And when he saw them, he said: These are

* Infra, 48. 16. † A.M. 2265.

Is é so campa Dé: agus do ġoir sé d ainm air an áit sin, Mahanaim, se sin Campa.

3 Agus do ċuir sé teachdairiḋ roiṁe go h-Esau a ḋearbraṫair go fearan Séir a d-tír Edoim.

4 Agus do aitin sé ḋuiḃ aig ráḋ: Mar do ḋéarfaoi le mo ṫiġearna Esau; A deir do ṡeirḃiseac Jacob mar so; do ċoṁnuiġ me a ḃ-focair Labain, agus d'ḟan mé aige añ sin go d-tí anois:

5 Agus ataid agam daiṁ, agus asail, agus caoiriġ agus seirḃisiġ fear, agus seirḃisiġ ban: agus do ċuirim teaċda uaim d'a innisin do mo ṫiġearna ionnos go ḃ-fuiġeaḋ mé grása añ do radarc.

6 Agus do ḟilleadar na teaċda go Jacob aig ráḋ: Tainiceamar-ne go nuige do ḋearbraṫair Esau, agus atá sé-san, mar an g-ceadna aig teaċt do ṫeagṁail ort, agus ceiṫre céad fear leis.

7 Añ sin bí eagla mor air Jácob: agus lán d'anḟaine do roinn sé na daoine do bí aige, agus na treada, agus na caoiriġ agus na ba, agus na camuil añ da ċuideaċdain,

8 Aig ráḋ: Ma ṫig Esau aig cuideaċda díoḃ, agus go m-buailfiḋ iad, añ sin, tiocfaiḋ, an cuideaċta ḟagfar, slán.

9 Agus a dubairt Jácob: A Ḋia m'aṫar Abraham, agus a Dia mo aṫar Isác, a ṫiġearna a dubairt liom: Fill ċum do ṫíre féin agus ċum do ċríċe duṫċais, agus do ġeabfar misi go maiṫ duit:

10 Ní fiú mé, an ċuid is luġa de do ṫrocaire, agus de'n ḟírine uile noċ do ṫaisbain tu do do ṡearḃfoġantuiġ: óir le mo ḃata ṫainiċ mé ṫar an Jordain so, agus anois ataim aig feluiġead le ḋa ḃanna.

11 Saor mé ó láṁ mo ḋearbraṫar Esau: óir atá eagla mór agam roiṁe, d' faitċios go d-tiocfaḋ, agus go m-buailfeaḋ an ṁaṫair maille leis an g-clainn.

12 Dubrais go n-deanfa maiṫ ḋam agus go n-déanfa mo ṡíol mar ġaineaṁ na fairrge naċ feidir aireaṁaḋ air iomadaṁlaċt.

13 Agus 'nuair do ċoṁnuiġ sé, an oiḋċe sin, añ, do ċuir sé air leiṫ de'n tabaċt bí aige bronntanas d'a ḋearbraṫair Esau:

14 Dá ċéad gabair bainionn agus fiċċe poc, ḋa ċéad caorac bainionn agus fiċċe reiṫe;

15 Trioċad ċamall bainionn le n-a m-bromaċaiḃ; ceaṫraċaḋ bó agus deiċ d-tairḃ; fiċċe asal bainionn agus deic searraiġ.

16 Agus do ṡeaċaid sé iad a láṁaiḃ a ṡeirḃiseaċ, gaḋ aon sealḃ air leiṫ; agus dubairt le n-a ṡeirḃiseaċaiḃ: Gluaisiḋ roṁam-sa agus cuiriḋ tamal eidir tread agus tread.

17 Agus do aiṫin do 'n ċéad giolla a ráḋ: An uair teigeaṁus mo ḋearbraṫair Esau leat, agus fiafroċċar díot, aig ráḋ: Cia lé an leis ṫu? no, cáit a racfaiḋ tu? no cia le an leis iad so roṁad?

18 Añ sin a dearfaiḋ tusa: Is le do ṡeirḃiseaċ Jácob iad so: tiodlaiceaḋ do ċuir sé ċum mo

the camps of God; and he called the name of that place Mahanaim, that is, Camps.

3 And he sent messengers before him to Esau his brother, to the land of Seir, to the country of Edom:

4 And he commanded them, saying: Thus shall ye speak to my lord Esau: Thus saith thy brother Jacob: I have sojourned with Laban, and have been with him until this day.

5 I have oxen, and asses, and sheep, and men-servants, and women-servants: and now I send a message to my lord, that I may find favour in thy sight.

6 And the messengers returned to Jacob, saying: We came to Esau thy brother, and, behold, he cometh with speed to meet thee with four hundred men.

7 Then Jacob was greatly afraid; and in his fear divided the people that was with him, and the flocks, and the sheep, and the oxen, and the camels, into two companies,

8 Saying: If Esau come to one company and destroy it, the other company that is left shall escape.

9 And Jacob said: O God of my father Abraham, and God of my father Isaac, O Lord, who saidst to me: Return to thy land, and to the place of thy birth, and I will do well for thee.

10 I am beneath deserving all thy mercies, and thy truth which thou hast fulfilled to thy servant. With my staff I passed over this Jordan; and now I return with two companies.

11 Deliver me from the hand of my brother Esau, for I am greatly afraid of him: lest perhaps he come, and kill the mother with the children.

12 Thou didst say that thou wouldst do well by me, and multiply my seed like the sand of the sea, which cannot be numbered for multitude.

13 And when he had slept there that night, he set apart, of the things which he had, presents for his brother Esau,

14 Two hundred she-goats, twenty he-goats, two hundred ewes, and twenty rams,

15 Thirty milch camels with their colts, forty kine, and twenty bulls, twenty she-asses, and ten of their foals.

16 And he sent them by the hands of his servants, every drove by itself, and he said to his servants: Go before me, and let there be a space between drove and drove.

17 And he commanded the first, saying: If thou meet my brother Esau, and he ask thee: Whose art thou? or whither goest thou? or whose are these before thee?

18 Thou shalt answer: Thy servant Jacob's:

ṫiġearna Esau; agus feuċ tá sé féin mar an g-ceadna, 'n ar n-diaiġ.

19 Agus is mar sin do aiṫin se do'n dara agus do'n tréas, agus do'n ṁeid do lean na sealba, aig rád: air an ṁód so labarfoċtaoi le Esau an uair do ġeabfaoi é.

20 Agus abaraiḋ-se ós a ċionn sin, atá do ṡeirbiseaċ Jacob 'nar n-diaiġ, óir a dubairt se: Ceannsoċaiḋ mé é leis an m-bronntanas raċfas rómam, agus na ḋiaiġ sin ċíḋfiḋ mé gnuis; b' ḟeiḋir go m-beiḋ grasaṁail ḋam.

21 Mar sin da ċuaiḋ an bronntanus anon roiṁe, agus do ċoṁnuiġ sé féin an oiḋċe sin sa g-campa.

22 Agus nuair do eiriġ se suas go moċ air maidin, do ġlac se a ḋís ban, agus a ḋa ċamal, agus a aon-ṁac-deag, agus do ċuaiḋ sé anonn ṫar aṫ Jacob.

23 Agus nuair do ċuir se anonn gaċ niḋ ḋ'a bí aige.

24 D'ḟan se 'n a aonar; agus do bí duine aig gleic leis no go ṫainic eiriġe na maidne.

25 Agus nuair do ċonairc sé naċ deaċuiḋ aige air, de bainn se lé fe a leise agus ṡearg si gan muil.

26 Agus v dubairt se: Leig ḋam imṫeaċt óir atá an lá aig eiriġe. Agus a dubairt se-san: Ní leigfiḋ me ḋuit imṫeact no go m-beannuiġe tu me.

27 Agus a dubairt se-san leis: Ca h-ainm ṫu? Agus d'ḟreagair: Jacob.

28 Agus dubairt se-san: Ní ġoirfear Jacob mar ainm ort feasda, aċt Israel; óir ma ta tu ċumaċtaċ an aġaiḋ Dé naċ mó na sin beiḋear tu buaḋac n-aġaiḋ duine.

29 Agus d' ḟiafruiġ Jacob de innis ḋam ḋ' ainm: Agus dubairt se-san: cread an fáṫ a ḟiafruiġeann tu m'ainm? Agus do beannuiġ sé ann sin é.

30 Agus do ġoir Jacob Panuel ḋ'ainm do'n ait sin, aig rád: Do ċonnairc me Dia aġaiḋ air aġaiḋ agus do sabalaḋ m' anam.

31 Agus mar do ċuaiḋ anon ṫar Panuel do eiriġ an ġrian air, agus do bí a ċos bacaċ.

32 Uime sin naċ n-iṫċeann clann Israel gus a n-iuġ de 'n b-fé do ċrap a leis Jacob: de ċionn gur bain sé le fé a leise, gur d'ḟan gan luṫ.

## CAIB. XXXIII.

*Coṁraḋ eiḋir Jacob agus Esau. Teiġeann Jacob go Salem, an áit a d-toigeann se altair.*

AGUS do ṫóg Jacob a ṡuile suas agus do ċonnairc se Esáu a teaċt, agus ceiṫre ċead fear leis.

he hath sent them as a present to my lord Esau: and he cometh after us.

19 In like manner he commanded the second, and the third, and all that followed the droves, saying: Speak ye the same words to Esau, when ye find him.

20 And ye shall add: Thy servant Jacob himself also followeth after us; for he said: I will appease him with the presents that go before, and afterwards I will see him, perhaps he will be gracious to me.

21 So the presents went before him, but himself lodged that night in the camp.

22 And rising early he took his two wives, and his two handmaids, with his eleven sons, and passed over the ford of Jacob.

23 And when all things were brought over that belonged to him,

24 He remained alone: and, behold, a man wrestled with him till morning.

25 And when he saw that he could not overcome him, he touched the sinew of his thigh, and forthwith it shrank.

26 And he said to him: Let me go, for it is break of day. He answered: I will not let thee go, except thou bless me.

27 And he said: What is thy name? He answered: Jacob.

28 But he said: Thy name shall not be called Jacob, but Israel; for if thou hast been strong against God, how much more shalt thou prevail against men?

29 Jacob asked him: Tell me by what name art thou called? He answered: Why dost thou ask my name? And he blessed him in the same place.

30 And Jacob called the name of the place Phanuel, saying: I have seen God face to face, and my soul has been saved.

31 And immediately the sun rose upon him, after he was past Phanuel; but he halted on his foot.

32 Therefore the children of Israel, unto this day, eat not the sinew, that shrank in Jacob's thigh: because he touched the sinew of his thigh and it shrank.

## CHAP. XXXIII.

*Jacob and Esau meet: Jacob goeth to Salem, where he raiseth an altar.*

AND Jacob lifting up his eyes, saw Esau coming, and with him four hundred men; and he

CHAP. XXXII., Ver. 28. The name of Jacob, like that of Abraham, was changed into another indicative of strength and power, from which he might derive confidence to subdue the enemies he might have to encounter.

Agus do roiñ sé clañ Lia agus Raċel agus clañ an ḋa ċúṁal.

2 Agus do ċuir se na cuṁail agus a g-clañ a d-tosaċ, agus Lia agus a clañ 'ña n-diaiġ, agus Raċel agus Joseṗ fá ḋeireaḋ.

3 Agus do ġluais anuñ rompa, agus do ċlaon é féin go talaṁ seaċt n-uaire, no go ṫainic a ḃ-fogus a ḋearḃraṫair.

4 Annsin do riṫ Esau añ aircis a ḋearḃraṫar, agus do ċadruiġ é, agus d'a ṫeannaḋ leis, agus d'a ṗógaḋ, do ġuil se.

5 Agus aig togḃail suas a ṡúile do ċonairc se na mná agus an ċlañ, agus a dubairt: Cia h-iad ud? An leat-sa iad? Agus a dubairt se-san: an ċlan ṫug Dia go grásaṁail do do ṡeirḃíseaċ.

6 Añ sin ṫainic na cuṁail, agus a g-clañ a ḃ-fogus, agus do ċlaonadar iad féin.

7 Agus ṫainic Lia, mar an g-ceadna, le n-a clañ a ḃ-fogus, agus do ċlaonadar iad féin: agus fa deireaḋ ṫainic Joseṗ agus Raċel a ḃ-fogus, agus do ċlaonadar iad fein.

8 Agus a dubairt Esau: cread is ciall de na sealḃa so uile a ṫarla liom? do ḟreaġair se-san: ċum go n-gabḟaiñ grás a radarc mo Ṫiġearna.

9 Agus a dubairt Esau: ata go leor agam-sa, a ḋearḃraṫair: bíḋeaḋ agad-sa do ċuid féin.

10 Agus a dubairt Jacob: ní ḟeaḋ, guiḋim ṫu má fuair me anois grása a'd' radarc, glac mo ḃronntanas beag as mo láṁ, oir ċonairc me do ġnuis, aṁail mar do ċiḋfiñ gnuis Dé, agus bí grásaṁail liom.

11 Agus glac mo ḃeañuġaḋ ṫugas ċugad, agus ṫug Dia ḋam go grásaṁail, a beirear gaċ niḋ. Le saruġaḋ a ḋearḃraṫar glac se e.

12 Agus a dubairt: gluaiseamuis añ ar sliġe, agus raċfaiḋ mise leat.

13 Agus a dubairt Jacob leis: ta fios aig mo Ṫiġearna, go ḃ-fuil na leinḃ maoṫ, agus na caoiriġ agus ba gaṁnaċ agam-sa: agus ma ṫiomaintear go h-iomarcaċ iad, ġeaḃfaiḋ añ aon ló, an tréud go h-uile bas.

14 Eiriġeaḋ mo Ṫiġearna tairis anoñ roiṁ a ṡeirḃíseaċ; agus leanfaiḋ mise ṫu go socair do reir mar ċiḋfiḋ an ċlañ d'ḟulang, nó go d-tig me ċuig' me Ṫiġearna go Seir.

15 Agus a dubairt Esau: Leig ḋamsa anois cuid de'n ṁuintir ata a'm ḟocair d'ḟágail agad mar companaig sa t-sliġe. Agus a dubairt se-san, nil riaċtanas leis: Ni'l tarsail uaim aċt grása ḟáġail a radarc mo Ṫiġearna.

16 Mar sin d'ḟill Esau an lá sin féin añ a sliġe go Seir.

divided the children of Lia and of Rachel, and of the two handmaids: *

2 And he put both the handmaids and their children foremost: And Lia and her children in the second place: and Rachel and Joseph last.

3 And he went forward and bowed down with his face to the ground seven times, until his brother came near.

4 Then Esau ran to meet his brother, and embraced him: and clasping him fast about the neck, and kissing him, wept.

5 And lifting up his eyes, he saw the women and their children, and said: What mean these? And do they belong to thee? He answered: They are the children which God hath given to me thy servant.

6 Then the handmaids and their children came near and bowed themselves.

7 Lia also with her children came near, and bowed down in like manner, and last of all Joseph and Rachel bowed down.

8 And Esau said: What are the droves that I met? He answered: That I might find favour before my lord.

9 But he said: I have plenty, my brother, keep what is thine for thyself.

10 And Jacob said: Do not so I beseech thee, but if I have found favour in thy eyes, receive a little present at my hands: for I have seen thy face as if I should have seen the countenance of God: be gracious to me,

11 And take the blessing, which I have brought thee, and which God hath given me, who giveth all things. He took it with much ado at his brother's earnest pressing him,

12 And said: Let us go on together, and I will accompany thee on thy journey,

13 And Jacob said: My lord, thou knowest that I have with me tender children, and sheep, and kine with young: which if I should cause to be overdriven, in one day all the flocks will die.

14 May it please my lord to go before his servant: and I will follow softly after him, as I shall see my children to be able, until I come to my lord in Seir.

15 Esau answered: I beseech thee, that some of the people at least, who are with me, may stay to accompany thee in the way. And he said: There is no necessity: I want nothing else but only to find favour, my lord, in thy sight.

16 So Esau returned, that day, the way that he came, to Seir.

* A. M. 2265.

17 Agus do ġluais Jacob go Socoṫ, agus do riñe teaċ do ḟein, agus do riñe mainreaċa: Uime sin goirtear Socoṫ d' ainm do'n ait.

18 Agus ṫainic Jacob go Salem, caṫair de Siċim, noċ ata a d-tir Ċanán, n-deis teaċt do ó Mesopotaim na Siria, agus do ċoṁnuiġ ós coiñe na caiṫreaċ.

19 Agus do ċeannuiġ se cuid de ṁaċaire, ait ar leaṫnuiġ sé a bóṫa, ar laiṁ clainne h-Emoir aṫar Ṡiċem air ċéad n-uaġan.

20 Agus do ċuir altóir suas añ-san, agus do ġoir sé Dia mór-ṫreanṁar Israel.

## CAIB. XXXIV.

Ḋeantar eigin air Dina; le dioġaltas air an g-cain ud, sgriostar luċd Sicem go fealtaċ.

AGUS do ċuaiḋ Dina inġean Lia amaċ le inġeana na tíre d'ḟeicsint.

2 Agus an uair do ċoñairc Siċem mac h-Emoir an h-Eviteaċ uaċdarán na criċe í, ṫug se grád ḋí: as do rug se uirre agus do luiġ leiṫe agus riñe eigin uirre.

3 Agus do ḃí a anam ceangailte ḋí, agus de ḃriġ gur raiḃ si ḃronaċ, do ḃreagaiġ le ciñgltas í.

4 Agus ċuaiḋ ioñsaiḋe air 'aṫair h-Emor, aig raḋ: Faġ ḋam-sa an ċailin-so 'ña mnaoi.

5 Agus nuair do ċuailiḋ Jacob so, ċosad is ḃí a ċlañ san maċaire aig an airneis, ḃí na ṫosd nó go ṫainic siad.

6 Agus nuair do ċuaiḋ h-Emor aṫair Siċem amaċ do ċomráḋ le Jacob.

7 Ṫainicdar a ṁic o'n ṁaġ; an uair do ċualadar so, do ġlac doilġios iad, agus do ḃidar anḟeargaċ fá go n-dearnaiḋ sé beart gránaṁail añ aġaiḋ Israel, tré eigin do ḋeanaiḋ air h-inġin Jacob,—niḋ naċ raiḃ córaċ.

8 Agus do riñe h-Emor comráḋ leo agus a dubairt: A tá anam mo ṁic Ṡiċem lán de ġean d' inġine; aċċuingim ort a tabairt do 'ña mnaoi.

9 Agus deanaiḋ-se cleaṁnuis liñ-ne; Tugaiḋ bur n-inġeana ḋuiñ, agus glacaiḋ ar n-inġeana ċugaiḃ.

10 Agus aiteoċṫaoi 'ñ ar ḃ-foċair: is liḃ an talaṁ, saoṫruiġiḋ í, agus malairtiġiḋ añ, agus faġaiḋ sealḃa ḋiḃ ḟein añ.

11 Agus a dubairt Siċem le n-a h-aṫair agus le n-a dearḃraiṫriḃ: Faġaim grasa añ bur radarc, agus cia air biṫ niḋ ḋearṫaoi liom do ḃearfad uaim é.

12 Meaduiġiḋ an cnoḋ agus ṫoruiġiḋ tiodlacaiḋ, tabarfad uaim do réir mar deirfi, aċt tugaiḋ an ċailin ḋam mar mnaoi.

17 And Jacob came to Socoth: where having built a house, and pitched tents, he called the name of the place Socoth, that is, Tents.

18 And he passed over to Salem a city of the Sichemites, which is in the land of Chanaan, after he returned from Mesopotamia of Syria: and he dwelt by the town.

19 And he bought that part of the field, in which he pitched his tents, of the children of Hemor, the father of Sichem for a hundred lambs.

20 And raising an altar there, he invoked upon it the most mighty God of Israel.

## CHAP. XXXIV.

*Dina is ravished, for which the Sichemites are destroyed.*

AND Dina the daughter of Lia went out to see the women of that country.*

2 And when Sichem the son of Hemor the Hevite, the prince of that land, saw her, he was in love with her: and took her away, and lay with her, ravishing the virgin.

3 And his soul was fast knit unto her, and whereas she was sad, he comforted her with soothing words.

4 And going to Hemor his father, he said: Get me this damsel to wife.

5 But when Jacob had heard this, his sons being absent, and employed in feeding the cattle, he held his peace till they came back.

6 And when Hemor the father of Sichem was come out to speak to Jacob,

7 Behold his sons came from the field: and hearing what had passed, they were exceeding angry, because he had done a foul thing against Israel, and committed an unlawful act, in ravishing Jacob's daughter.

8 And Hemor spoke to them: The soul of my son Sichem is attached to your daughter: give her him to wife.

9 And let us contract marriages one with another: give us your daughters, and take you our daughters,

10 And dwell with us: the land is at your command, till, trade, and possess it.

11 Sichem also said to her father and to her brethren: Let me find favour in your sight: and whatsoever you shall appoint I will give.

12 Raise the dowry, and ask gifts, and I will gladly give what you shall demand: only give me this damsel to wife.

* A.M. circiter 2273; Ante C. 1731.

13 Do ḟreagair mic Jacob Sicem agus a aṫair h-Emor, go cealgaċ: oir ḃiodar feargaċ de ċioñ gur truailliġ sé a n-deirḃṡiúr.

14 Ni ḟeadamuid-ne an niḋ so iarraiḋ sib a ḋeanaḋ, nó ar n-deirḃṡiúr do ṫabairt do neaċ naċ b-fuil timċiolġearrṫa: niḋ tá neaṁḋliġṫeaṁail gus gránaṁail agaiñ.

15 Aċt aontoċamuid ḋaoiḃ mar so; ma ḃiṫí-se mar tamuid-ne, gaċ aon ḟirionnaċ agaiḃ do ḃeiṫ timċiolġearrṫa.

16 Añ sin do ḃearfamuid-ne ar n-ingeana ḋaoiḃ, agus gaḃfamuid ḃur n-inġena-sa ċugaiñ, agus comneoċamuid maille liḃ, agus beiḋmuid 'ñar n-aonpobal.

17 Aċt muna mian liḃ ḃeiṫ timċiolġearrṫa; añ sin ḃearfamuid ar n-ingeana liñ, agus imeoċamuid roṁaiñ.

18 Agus do ṫaitin a g-conraḋ le h-Emor, agus le Sicem a ṁac,

19 Agus níor ċuir an t-óglaċ mall gan an niḋ a h-iarraḋ, a ḋeanaḋ; óir do ḃí ancioñ aige air an óg-ṁnaoi, agus do ḃuḋ é an neaċ b' onóraiġe a tiġ a aṫar uile.

20 Agus ṫainic amaċ go geata a g-caiṫreaċ, agus do labradar le muintir na caiṫreaċ, ag ráḋ:

21 Ata na daoine so síoċanta, is mian leo aitruġaḋ liñ: deanaidís malairt, agus saoṫar air talaṁ a tá fada, fairsing, agus air an aḋḃar-sin a riaċtanas saoṫaraiġe; glacamuis a n-ingeana 'ña mnaiḃ ċugaiñ agus tugamuis ar n-ingeana 'ñ a mnaiḃ doiḃ-san.

22 Aċt tá rud amain cur mille air an mór ṁaiṫ so; gaċ aon ḟirioñaċ agaiñ do ḃeiṫ timċiol-ġearrṫa, do réir gnás an dreama úd.

23 Naċ buḋ liñ-ne a n-áirneis a maoin agus gaċ ainmiḋe d'a b-fuil aca? aċt amain tigmuid leo agus áitreoċaid agaiñ, agus beiḋmuid 'ñ ar n-daoine amain.

24 Agus do aontuiġ an t-iomlan agus do tim-ċiolġearrraḋ na firioñaiġ uile.

25 Agus feuċ an treas lá an uair buḋ géire nimneadas an loit, glacadar dís mac Jacob, Simeon agus Lebi, deirbráiṫre Dina, gaċ aon aca a ċloideaṁ, agus ṫainicadar air an g-caiṫriġ go dána agus do ṁarbadar na fir uile.

26 Agus do ṁarbadar h-Emor agus Sicem a ṁac, agus ṫugadar a n-deirbhṡiúr Dina as tiġ Sicem.

27 Agus n-deis iad imeaċt, ṫainic mic eile Jacob air an ár, agus do ṡreaċadar an caṫair, ċum dioġaltais sa an eigin.

28 Do ṫogḃadar a g-caoiriġ, agus a n-treuda, agus a n-asail, agus an méid do bí s-an g-caiṫriġ, agus an méid do bí air an macaire leo.

29 Agus a g-cuid leanḃa, agus a g-cuid mná ṫogadar mar ḃraiġid, mar an g-ceadna.

13 The sons of Jacob answered Sichem and his father deceitfully, being enraged at the deflowering of their sister:

14 We cannot do what you demand, nor give our sister to one that is uncircumcised: which with us is unlawful and abominable.

15 But in this we may be allied with you, if you will be like us, and all the male sex among you be circumcised:

16 Then will we mutually give and take your daughters, and ours: and we will dwell with you, and will be one people:

17 But if you will not be circumcised, we will take our daughter and depart:

18 Their offer pleased Hemor, and Sichem his son:

19 And the young man made no delay, but forthwith fulfilled what was required: for he loved the damsel exceedingly, and he was the greatest man in all his father's house.

20 And going into the gate of the city they spoke to the people:

21 These men are peaceable and willing to dwell with us: let them trade in the land, and till it, which being large and wide wanteth men to till it: we shall take their daughters for wives, and we will give them ours.

22 One thing there is for which so great a good is deferred: We must circumcise every male among us, following the manner of the nation.

23 And their substance, and cattle, and all that they possess, shall be ours: only in this let us condescend, and by dwelling together, we shall make one people.

24 And they all agreed, and circumcised all the males.

25 And behold the third day, when the pain of the wound was greatest, two of the sons of Jacob, Simeon and Levi, the brothers of Dina, taking their swords, entered boldly into the city and slew all the men:*

26 And they killed also Hemor and Sichem, and took away their sister Dina, out of Sichem's house.

27 And when they were gone out, the other sons of Jacob came upon the slain; and plundered the city in revenge of the rape.

28 And they took their sheep and their herds and their asses, wasting all they had in their houses and in the fields.

29 And their children and wives they took captive.

* Infra, 49. 6.

30 Agus n-deis na neiṫe so do deanaḋ go dana a dubairt Jacob le Ṡimeon agus le Lebi: Do ċuir sib buairead orm, do mo ḋeanad fuaṫṁar amearg na g-Canaaniteaċ; agus amearg na Ṗeresiteaċ, luċt coṁnuiġe na tíre so: Ní 'l sin̄-ne act beagán an uiṁir, cruinneoċaid iad féin uile a'm' aġaid agus marḃoċtaid siad mé, agus sgriosfar me féin agus luċt mo ṫiġe.

31 Do ḟreagradar-san: Ar ċóir doiḃ-san ar n-deirbḟiúr-ne, do ṁarlaḋ mar ṁeirdriġ?

30 And when they had boldly perpetrated these things, Jacob said to Simeon and Levi; You have troubled me, and made me hateful to the Chanaanites and Perezites, the inhabitants of this land: We are few: they will gather themselves together and kill me; and both I, and my house, shall be destroyed.

31 They answered: Should they abuse our sister as a strumpet?

## CAIB. XXXV.

Dibriġ Jacob bréig-ḋealba o n-a ṫealaċ: le orduġaḋ De, teiġean̄ go Betel, agus an̄sin cuirean̄ suas altóir: Teaspanuiġ Dia arís e fein do Jacob agus beannuiġ se e agus aistriġ se ainm ċum Israel. Eugan̄ Racel le ruċd claine. Fáġan̄ Isaac bás.

## CHAP. XXXV.

*Jacob purgeth his family from idols: goeth by God's commandment to Bethel, and there buildeth an altar. God appearing again to Jacob blesseth him, and changeth his name into Israel. Rachel dieth in child-birth. Isaac also dieth.*

AGUS a dubairt Dia le Jacob: Eiriġ, imṫiġ suas go Betel, coṁnuiġ an̄ sin, agus dean altóir an̄ do Dia, noċ do ḟoillsiġ é fein duit an uair do ṫeiċ tu ó laṫair do ḋearbraṫar Esau.

2 An̄ sin do ċruinniġ Jacob a ṁuintir a ṫiġe, agus dubairt leo: Teilgiḋ uaiḃ na dée coiṁiġ-ṫeaċa ata eadraiḃ, agus bigiḋ glan, agus aṫruiġiḋ bur n-eadaiġ:

3 Eirigiḋ agus teiġmuid suas go Betel, ion̄as go n-deanfamuid altoir an̄ do Dia, noċ do ḟreagair dam a n-am mo ḋoilġis, agus do bí liom an̄ gaċ sliġe ar ġabas.

4 Mar sin ṫugadar do Jacob a raiḃ de déeiḃ coiṁiġṫeaċa an̄ a láṁaiḃ, agus a raiḃ d' ḟáin̄e-cluas aca, agus do ḟoluiġ sé iad faoi an g-crain̄ daraiġe do bí laiṁ le caṫair Siċem.

5 Agus nuair d'imṫiġdar do bí eagla Dé air na caiṫreaċaiḃ do bí ġaċ taoḃ díoḃ, agus ní raiḃ misneaċ aca clan̄ Jacob a leanaṁuin.

6 Mar sin ṫainic Jacob do Lusa ata a d-tír Ċanáin, d' ainm Betel, é fein agus a raiḃ aige de daoiniḃ uile.

7 Agus do rin̄e altóir an̄, agus do ġoir teac De do 'n ait; de ċion̄ gur b' an̄ do ṫaisbeán Dia é féin ḋo, nuair do ṫeiċ sé ó n-a ḋearbraṫair.

8 'San am ceadna fuair Debora banaltra Rebecca bás, agus do h-aḋlaċaḋ i taoḃ ṡíos de Betel faoi daraiġ; agus do goireaḋ mar ainm air an áit sin: Dair na gola.

9 Agus do taisbeán Dia é fein arís do Jacob

IN the meantime God said to Jacob: Arise, and go up to Beth-el, and dwell there, and make there an altar to God, * who appeared to thee when thou didst flee from Esau thy brother.

2 And Jacob having called together all his household, said: Cast away the strange gods that are among you, and be cleansed and change your garments.

3 Arise, and let us go up to Bethel, that we may make there an altar to God: who heard me in the day of my affliction, and accompanied me in my journey.

4 So they gave him all the strange gods they had, and the ear-rings which were in their ears: † and he buried them under the turpentine-tree, that is behind the city of Sichem.

5 And when they were departed, the terror of God fell upon all the cities round about, and they durst not pursue after them as they went away.

6 And Jacob came to Luza, which is in the land of Chanaan, surnamed Bethel: he and all the people that were with him.

7 And he built there an altar, and called the name of that place, The house of God: ‡ for there God appeared to him when he fled from his brother.

8 At the same time Debora the nurse of Rebecca died, and was buried at the foot of Bethel under an oak: and the name of that place was called, The oak of weeping.

9 And God appeared again to Jacob after he

---

**Chap. XXXIV., Ver. 30.** The crime of Sichem was great, but the revenge taken by the brothers of Dina involved perfidy, injustice, and sacrilege. Here, as in several other instances, the crimes of some become in the hands of God a scourge to punish those of others.

**Chap. XXXV., Ver. 3.** The strange gods might have been idols or superstitious things, such as talismans appropriated by some out of the spoils of the slaughtered Sichemites.

* A.M. 2273; Supra, 28. 19.

† Exod. 32. 20; 4 Kings, 18. 4. ‡ Supra, 28. 18.

an uair do ṫainic sé amaċ as Mesopotaim, agus do beannuiġ sé é.

10 Aig rád Jacob is ainm ḋuit-se, ni ġoirfear feasda Jacob ort, aċt Israel beidear 'na ainm duit. Agus do ġoir se Israel d'ainm air.

11 Agus a dubairt Dia leis: Is mise Dia uile-ċumaċtaċ; bi siolṁar, agus fóirlíon; Toiċfaid ciñe, agus morán de ċiñideaċ uait-se, agus tioċfaid riġṫe amaċ ó d' ḟorḋroinib.

12 Agus an duṫaid ṫug mise do Abraham agus do Isác do ḃearfaid mé ḋuit-se í, agus do do ṡiol do ḋiaiġ do ḃearfaid mé an duṫaid sin.

13 Agus do ċuaid se uaḋ.

14 Agus do ṫóg Jacob uaiṫne san áit a raiḃ Dia aig caint leis, dórtaḋ íodbairte diġe air, agus dortaḋ ola air.

15 Agus ṫug Betel d'ainm air an ait sin.

16 Agus do aistriġ sé as sin, sañ earraċ go tir laiṁ leis an t-sliġe ṫeiġeas go Eṗrat añ ar ġlac Raċel tiñeas claiñe.

17 Agus ó 'n t-saoṫar ḋocaṁlaċ bí a n-guais ṁoir, agus dubairt an bean ċungantа leiṫe: Na bideaḋ eagla ort, beiḋ an mac so agad mar an g-ceadna.

18 Agus an uair do bí a h-anam aig dul airte le geur-ċráḋ, agus í air bruaċ an bais ġoir sí Benoni d' ainin de, -se sin, mac a craḋe; aċt ṫug a aṫair Benjamin, se sin mac na laiṁe deise, d'ainm air.

19 Agus do fuair Raċel bás, agus d' aḋlacaḋ í air an t-sliġe a n-gabṫaoi go h-Eṗrat noċ goirṫear Betlehem.

20 Agus do ċuir Jacob leaċta air a h-uaiġ: is í sin leaċta uaiġe Raċel gus an iúḋ.

21 Agus do aistriġ as sin, agus do leaṫnuiġ a boṫ taob ṫall de ṫor Edar.

22 Agus an uair do bí sé na comnuiġe sa duṫaid sin, ċuaiḋ Reuben agus luiġ sé le Bala leañan a aṫar, air a raiḃ fios aige. Anois bá ḋa fear-ḋéag, clañ Jacoib.

23 Mic Lia: Ruben, ceidġin, agus Simeon, agus Lebi, agus Júda, agus Issaċar, agus Sabulon.

24 Mic Raċel: Joseṗ agus Benjamin.

25 Mic Bala cúṁaile Raċel: Dan agus Neṗtali.

26 Mic Selṗa cúṁaile Lia: Gad agus Aser: is iad so mic Jacob noċ do rugaḋ do a Mesopotaim a Siri.

27 Agus do ṫainic go nuige a aṫair Isac go Mambre go caṫraiġ Arba—eaḋon h-Ebron,—ait ar comnuiġ Abraham agus Isac.

28 Agus do b' iad laeṫe Isaic, céad agus ceiṫre fiċid bliaġan,

returned from Mesopotamia of Syria, and he blessed him,

10 Saying: * Thou shalt not be called any more Jacob, but Israel shall be thy name. And he called him Israel.

11 And said to him: I am God almighty, increase thou and be multiplied. Tribes and multitudes of nations shall be from thee, and kings shall spring from thy loins.

12 And the land which I gave to Abraham and Isaac, I will give to thee, and to thy seed after thee.

13 And he departed from him.

14 But he set up a monument of stone, in the place where God had spoken to him: throwing libations upon it, and pouring oil thereon:

15 He called the name of that place Bethel.

16 † And going forth from thence, he came in the spring time to the land which leadeth to Ephrata: wherein when Rachel was in travail.

17 By reason of the difficulty of child-birth, she began to be in danger, and the midwife said to her: Fear not, for thou shalt have this son also.

18 And when her soul was departing through pain, and death was now at hand, she called the name of her son Benoni, that is, the son of my pain: but his father called him Benjamin, that is, the son of the right hand.

19 So Rachel died, and was buried in the highway that leadeth to Ephrata, this is Bethlehem.

20 And Jacob erected a pillar over her sepulchre: ‡ this is the pillar of Rachel's monument, to this day.

21 Departing thence, he pitched his tent beyond the Flock tower.

22 § And when he dwelt in that country, Ruben went, and slept with Bala, the concubine of his father: which he was not ignorant of. Now the sons of Jacob were twelve.

23 The sons of Lia: Ruben the first born, and Simeon, and Levi, and Juda, and Issachar, and Zabulon.

24 The sons of Rachel: Joseph and Benjamin.

25 The sons of Bala, Rachel's handmaid: Dan and Nephtali.

26 The sons of Zelpha, Lia's handmaid: Gad and Aser: these are the sons of Jacob, that were born to him in Mesopotamia of Syria.

27 ‖ And he came to Isaac his father in Mambre, the city of Arbee, this is Hebron: wherein Abraham and Isaac sojourned.

28 And the days of Isaac were a hundred and eighty years.

* Supra, 32. 28. † A M. 2274; Ante C. 1730. ‡ Infra, 48. 7. § Infra, 49. 4.

‖ A. M. 2275; Ante C. 1729.

29 Agus caiṫe le aois fuair sé bás: agus do ċruinniġeaḋ ċum a daoine é, n-deis é beiṫ sean agus lán de laeṫiḃ: agus do aḋlaic a clann Esau agus Jacob é.

29 * And being spent with age he died, and was gathered to his people, being old and full of days: and his sons Esau and Jacob buried him

## CAIB. XXXVI.

Dealuiġeann Esau le n-a ċuid ban gus clan o Jacob. Stair a sliocht, agus ceud ríġṫe Edoim.

ANOIS is iad so geinealaiġ Esau, sé sin Edoim.

2 Ṫoig Esau a mna d' inġeanaiḃ Ċanaan: Ada inġean Eloin, an Etitiġ; agus Aholibama inġean Ana, inġine Sebeon an Ebitiġ.

3 Agus Basemat inġean Ismael deirbṡiúr Nabaiot.

4 Agus rug Ada Eliṗas: agus rug Basemat Rahúel.

5 Agus rug Aholibama Jehus, agus Ihelon agus Córa: Is iad so mic Esau noċ rugaḋ do a d-tír Ċanain.

6 Agus do ṫóg Esau leis a mna agus a ṁic agus a inġeana, agus an uile ḋuine d'a ṫeaġlaċ, agus a airneis agus a uile ainṁintiġe, agus a ṫabaċt uile noċ do fuair sé a d-tír Canain, agus do ċuaiḋ fa 'n tír ó aġaiḋ a ḋearbraṫar Jacob.

7 Óir biḋar anṡeiḃir, agus nior feadadar comnuġaḋ laiṁ le ceile; agus an tír ann a rabadar 'nna g-comnuiġe nior féid sí a n-iomċar le iomad a n-airneise.

8 Agus do aiṫreaḃ Esau a g-cnoic Ṡeir: is é Esau Edom.

9 Agus is iad so geinealaiġ Esau, aṫar na n-Edomiteaċ a g-cnoic Ṡeir.

10 Is iad so anmanna mac Esau: Eliṗas mac Ada mna Esau, Rahuel mac Basemat, mna Esau.

11 Agus do b'iad mic Eliṗais, Temon, Omar, Seṗo agus Gaṫam, agus Cenes.

12 Agus do bí Ṫamna 'nna leannan aig Eliṗas mac Esau; agus rug sí do Amalec: Do b'iad so mic Ada mna Esau.

13 Agus do b'iad so mic Rahuel: Nahaṫ agus Sara, Samma agus Mesa: Do b'iad so mic Basa-mec mna Esau.

14 Agus do b'iad so mic Aholibama, inġine Ana, inġine Ṡebeoin, mna Esau; agus rug sí do Jehus, agus Ihelon, agus Córa.

## CHAP. XXXVI.

*Esau with his wives and children parteth from Jacob. An account of his descendants, and of the first kings of Edom.*

AND these are the generations of Esau, the same is Edom.

2 Esau took wives of the daughters of Chanaan: Ada the daughter of Elon the Hethite, and Oolibama the daughter of Ana, the daughter of Sebeon the Hevite:

3 And Basemath the daughter of Ismael sister of Nabajoth.

4 † And Ada bore Eliphaz: Basemath bore Rahuel:

5 Oolibama bore Jehus and Ihelon and Core. These *are* the sons of Esau, that were born to him in the land of Chanaan.

6 And Esau took his wives and his sons and daughters and every soul of his house, and his substance, and cattle, and all that he was able to acquire in the land of Chanaan: and went into another country, and departed from his brother Jacob.

7 ‡ For they were exceeding rich, and could not dwell together: neither was the land in which they sojourned, able to bear them, for the multitude of *their* flocks.

8 § And Esau dwelt in mount Seir: he is Edom.

9 And these are the generations of Esau the father of Edom in mount Seir,

10 And these the names of his sons: ‖ Eliphaz the son of Ada the wife of Esau: and Rahuel the son of Basemath his wife.

11 And Eliphaz had sons: Theman, Omar, Sepho, and Gatham, and Cenez.

12 And Thamna was the concubine of Eliphaz the son of Esau: and she bore him Amalech. These are the sons of Ada the wife of Esau.

13 And the sons of Rahuel *were* Nahath and Zara, Samma and Meza. These *were* the sons of Basemath the wife of Esau.

14 And these were the sons of Oolibama, the daughter of Ana, the daughter of Sebeon, the wife of Esau, whom she bore to him Jehus, and Ihelon, and Core.

* A. M. 2288.
† 1 Par. 1.35.
‡ Supra, 13. 6.
§ Jos. 21. 4.
‖ 1 Par. 1. 35.

15 Do b'iad so cinfairt mac Esau, mic Eliṗais ceidgin Esau, ceanfart Teman, ceafart Omar, ceanfart Seṗo, ceanfart Cener.

16 Ceanfart Córa, ceanfart Gatam, ceanfart Amalec: Is iad so trí mac Eliṗais a d-tír Edom, agus mic Ada iad,

17 Agus so iad mic Rahuel mic Esau: ceanfart Nahaṫ, ceanfart Sara, ceanfart Samma, agus ceanfart Mera. Agus is iad so cinfairt ṫainic ó Rahuel a d-tír Edoim; is iad so mic Basemat mna Esau.

18 Agus so iad mic Aholibama, mna Esau: ceanfart Jehus, ceanfar Jhelan, ceanfart Córa. Is iad so na ceanfairt, a ṫainic ó Aholibama ingin Ana, mna Esau.

19 S' iad mic Esau noc is Edom: agus is iad so a g-cinfairt.

20 Is iad so mic Ṡeir an Orrtiġ noċ do aitreaḃ an duṫaiḋ: Lótan agus Sobal, agus Sebeon, agus Ana.

21 Agus Dison, agus Eser, agus Dison: Is iad so cinfairt na h-Orriteac clann Seir a d-tír Edom.

22 Agus is iad so clann Lótam: Hori agus h-Eman; Agus deirbṡiúr Lótain Tamna.

23 Agus do b'iad so clan Sobail: Alban agus Manahat, agus Ebel, agus Seṗo, agus Oman.

24 Agus is iad so clann Sebeoin: Aia agus Ana: 'Se so Ana noċ fuair na sroṫa teo san b-faraċ, mar do bí aig beaṫuġaḋ asail Ṡibeoin a aṫar.

25 Agus do b'iad a ċlann Dison agus Aholibama.

26 Agus so iad clann Disoin: h-Amdan agus Esban, agus Jeṫram, agus Caran.

27 Agus is iad so clann Eser: Balan agus Saban agus Acan.

28 Agus buḋ iad so clann Ḋisain: Us agus Aran.

29 Is iad so na cinfairt ṫainic de na h-Orriteaċaiḃ, ceanfart Lotan, ceanfart Sobal, ceanfart Ṡebeon, ceanfart Ana.

30 Ceanfarṫ Dison, ceanfart Eser, ceanfart Disan: is iad so na cinfairt ṫainic ó na h-Orritiġ raiḃ ceannas acú a d-tír Seir.

31 Agus is iad na ríġṫe so fuair ríoġaċt a d-tír Edoim suil do raiḃ aon ríġ a ríoġaċt ós cionn clainne Israel,

32 Bela mac Beoir agus ainm a ċaiṫreaċ Denaba.

33 Agus fuair Béla bás, agus Jobab mac Ṡara ó Bosra ba ríġ 'na áit.

34 Agus nuair d' eug Jobab 'sé h-Usam ó tír na Temanaiġ bí ríġ 'na áit.

15 These *were* chiefs of the sons of Esau: the sons of Eliphaz the first-born of Esau: chief Theman, chief Omar, chief Sepho, chief Cenez,

16 Chief Core, chief Gathan, chief Amalech: these *are* the sons of Eliphaz in the land of Edom, and these the sons of Ada.

17 And these *were* the sons of Rahuel, the son of Esau: chief Nahath, chief Zara, chief Samma, chief Meza. And these *are* the chiefs of Rahuel, in the land of Edom: these the sons of Basemath the wife of Esau.

18 And these the sons of Oolibama, the wife of Esau: chief Jehus, chief Ihelon, chief Core. These are the chiefs of Oolibama, the daughter of Ana, and wife of Esau,

19 These are the sons of Esau, and these the chiefs of them: the same is Edom.

20 * These are the sons of Seir the Horrite, the inhabitants of the land: Lotan, and Sobal, and Sebeon, and Ana,

21 And Dison, and Eser, and Disan. These *are* chiefs of the Horrites, the sons of Seir in the land of Edom.

22 And Lotan had sons: Hori, and Heman. And the sister of Lotan was Thamna,

23 And these the sons of Sobal: Alvan and Manahat, and Ebal, and Sepho, and Oman.

24 And these the sons of Sebeon: Aia and Ana. This is Ana that found the hot waters in the wilderness, whilst he fed the asses of Sebeon his father:

25 And he had a son Dison, and a daughter Oolibama.

26 And these *were* the sons of Dison: Hamdan, and Eseban, and Jethram, and Charan.

27 These also *were* the sons of Eser: Balaan, and Zavan, and Acan.

28 And Disan had sons: Hus and Aram.

29 These *were* chiefs of the Horrites: chief Lotan, chief Sobal, chief Sebeon, chief Ana,

30 Chief Dison, chief Eser, chief Disan: these *were* chiefs of the Horrites that ruled in the land of Seir.

31 And the kings that ruled in the land of Edom, before the children of Israel had a king, were these:

32 Bela the son of Beor, and the name of his city Denaba.

33 And Bela died, and Jobab the son of Zara of Bosra reigned in his stead.

34 And when Jobab was dead, Husam of the land of the Themanites reigned in his stead.

---

CHAP. XXXIV. Ver. 15. Do b'iad so cinfairt, &c. *These were the chiefs*, &c. The word *chief* seems a fitter appellation for any leader in those primitive times than the word *duke*, which is scarcely ever dissociated from a civic title. But whatever might be its propriety in English, it is quite strange in Irish, and I have therefore adopted a word synonymous with chieftain.

* 1 Par. 1. 38.

## CAIB. XLII.

*Cuiriḋ Jacob a ḋeiċneaṁar mac le cruineaċd a ċeannuġaḋ añ Egipt. An nós le ar iomċair Jóseṗ e fein 'ñ-a d-taob.*

AN uair do ċualaiḋ Jácob go raib arbar 's a ḋíal san Egipt, a dubairt sé lé n-a ċloiñ: cread fa b-fuil sib gan imniḋe.

2 Do ċualaiḋ mé go b-fuil arbar 's a ḋíal san Egipt: Teiġiḋ síos, agus ceañuiġiḋ duiñ as sin, ioñas go mairfeamuis agus nać b-fuiġmuis bás de 'n ġorc.

3 Mar sin do ċuadar deiċneaṁair dearbráṫair Jóseṗ síos do'n Egipt lé arbar a ċeannuġaḋ.

4 Ċongbuiġ Jácob Benjamin sa m-baile, a dubairt le n-a ḋearbraiṫrib: air eagla go d-ticfaḋ olc air biṫ do sa t-sliġe.

5 Agus ṫainicdar go críċ na h-Egipte le daoine eile ċuaiḋ a ceannuġaḋ; óir do bí an gorta a d-tír Ċanaain.

6 Agus do b'e Jóseṗ do b' uaċdaran os cioñ tíre na h-Egipte, agus reir a ṫola-sa reacaḋ arbar le daoinib na tíre. Agus nuair d' umluiġdear deirbraiṫre iad féin síos ḋo;

7 Agus d' aiṫin sé iad, do labair sé áṁail lé coigriġṫib go garb leo; agus d' ḟiafruiġ díob: Cait as ar d-tainicbar-se? Agus d'ḟreġradar-san: As tír Ċanaain le biaḋ do ċeannuġaḋ.

8 Agus giḋ d' aiṫin se a ḋearbraiṫre, níor aiṫniġeadar-san é-san.

9 Agus aig cuiṁnuġaḋ air an aisling do ċoñairc sé, dubairt leo: Is luċd braṫa sib, d' ḟeuċain éadaingneaċta na tíre.

10 Agus a dubradar-san: Ní ḟeaḋ a ṫiġearna, aċt le ċeannuġaḋ biḋ ṫainic do ḟearbfoġantuiġe.

11 Is clan aon-aṫar sinn uile: is daoine sioṫċanta siñ; ni luċd braṫa na rún oilc do ḟearbfoġantuiġe.

12 Agus d'ḟreagair se-san iad: Ní ḟeaḋ: aċt is feuċain eadaingneaċta na tíre ṫainicbar.

13 Agus a dubradar-san: Dá ḋearbráṫair ḋéag a tá do ḟearbfoġantuiġe, mic aon aṫar aṁain a d-tír Ċanáain; tá an mac is oige a b-focair ar n-aṫar, agus ní ṁaireañ an mac eile.

14 Dubairt se-san leo: sin an rud do labair me lib: luċd braṫa sib.

15 Is mar so dearboċṫaiḋ me sib. Dar sláinte Ṗaraoh ní raċṫaoi amaċ as so, muna d-tugaiḋe bur n-dearbráṫair is oige añ so.

16 Cuiriḋ duine aguib air siubal, agus tugaḋ

CHAP. XLII., Ver. 6. They now began to realize the dream of Joseph which had so provoked them as to sell him for a foreign slave.

## CHAP. XLII.

*Jacob sendeth his ten sons to buy corn in Egypt. Their treatment by Joseph.*

AND Jacob hearing that food was sold in Egy^nt, said to his sons: Why are ye careless. *

2 I have heard that wheat is sold in Egypt: Go ye down, and buy us necessaries, that we may live, and not be consumed with want.

3 So the ten brethren of Joseph went down, to buy corn in Egypt:

4 Whilst Benjamin was kept at home by Jacob, who said to his brethren: Lest perhaps any harm should befall him in the 'ourney.

5 And they entered into the land of Egypt with others that went to buy For the famine was in the land of Chanaan.

6 And Joseph was governor in the land of Egypt, and corn was sold by his direction to the people. And when his brethren had bowed down to him,

7 And he knew them, he spoke as it were to strangers somewhat roughl^v, asking them; Whence came you? They answered: From the land of Chanaan, to buy necessaries of life.

8 And though he knew his brethren, he was not known by them.

9 And remembering the dreams, which formerly he had dreamed, he said to them: You are spies: You are come to view the weaker parts of the land.

10 But they said it is not so, my lord, but thy servants are come to buy food.

11 We are all the sons of one man: we are come as peaceable men, neither do thy servants plot any evil.

12 And he answered them: It is otherwise: you are come to consider the unfenced parts of this land.

13 But they said: We thy servants are twelve brethren, the sons of one man in the land of Chanaan: the youngest is with our father, the other is not living.

14 He saith: This is it that I said: You are spies.

15 I shall now presently try what you are: by the health of Pharao you shall not depart hence, until your youngest brother come.

16 Send one of you to fetch him: and you shall

* A.M. 2297; Anto C. 1707.

sé bur n-dearbráṫair leis, agus coiṁḋeóċar sib-se a slabarċaib no go n-dearbċar bur bríaṫra, b-fuil siad fíor no bréugaċ, nó dar sláinte Pharaoh, is lucd braṫa sib.

17 A's do ċuir sé iad a n-gaban air fead trí lá.

18 Agus an treas lá, do sgaoil iad as gaban agus dubairt: deanaiḋ mar so agus mairfiḋ: óir ata eagla Dé orm.

19 Mas daoine deaġ-rúnaċ sib, fáġbuiḋ aon de bur n-dearbraiṫrib fa ċeangal a n-gaban: imṫiġiḋ-se agus beiriḋ an t-arbar do ċeannuiġ sib, lib, ann bur d-tiġṫe.

20 Aċt tuguiḋ bur n-dearbraṫair is óige ċugam-sa ċum go fíorfuiġṫear bur m-bríaṫra, agus naċ b-fuiġṫí bás. Agus do riġneadar amluiḋ.

21 Agus labradar eatorra féin: do ṫuilleamar so mar ġeall air beiṫ cioṫtaċ a d-taob ar n-dearbraṫar, de bríġ go b-facamar doilġios a anama, an uair do ġuiḋ sé sinn agus nar eisdmar leis; is uime sin ṫainic an ṁairg so orainn.

22 Agus dubairt Ruben aon díob: naċ ar labair mise lib; na peacuiġiḋ an aġaiḋ an leinb, agus níor eisdbar liom? feuċuiḋ, ta a ḟuil d'a ċuṫuġaḋ lib.

23 Agus ní raib fios aca gur ṫuig Joseph iad; óir is le fear eidirmíniġṫe do labair se leo.

24 Agus do iompuiġ a ċúl leo, agus do ġuil; agus d' ḟill orra a rís, agus do ċoṁraiḋ leo.

25 Agus rug sé Simeón uaṫa, agus do ċeangal é os coṁair a sul: A'n sin do aiṫin se a saic do líonaḋ le cruiṫneaċt, agus cuid airgid gaċ duine aca do ċur 'na ṡac féin, agus lón do ṫabairt doib ċum na sliġe: do riġne siad mar sin.

26 Agus d' uallaiġdar a n-asail leis an arbar, agus d' imṫiġdar an beallaig.

27 Agus an uair d' ḟoscuil fear aca a ṡac le proventáin do ṫabairt d'a asal 'sa tiġ ósda, do ċoṁairc se a ċuid airgid a m-beul a ṡaic.

28 Agus dubairt le n-a ḋearbraṫairib: Do h-aisigeaḋ mo ċuid airgid; agus feuċ ta sé an mo ṡac: Agus do bí iongaḋ agus eagla orra d'a raḋ eaturra féin: Creud an níḋ so do riġne Dia linn?

29 Agus ṫainicdar go Jacob a n-aṫair go tír Ċanaain, agus do innisdar ḋo gaċ níḋ a ṫapla ḋoib, a raḋ:

30 An té is tiġearna air an tír do labair sé go garb linn, agus do ġlac sinn mar lucd braṫa air an tír.

31 Agus d'ḟreagarmar-ne e: Is daoine síoṫcanta sin; ní lucd braṫa sinn.

32 A tamuid dá ḋearbraiṫre ḋéag, mic aon aṫar: atá aon naċ b-fuil beo, agus atá an mac is óige a b-focair ar n-aṫar a d-tír Ċanaain.

be in chains, till what you have said be proved whether it be true or false: or else by the health of Pharao you are spies.

17 So he put them in prison three days.

18 And the third day he brought them out of prison, and said: Do as I have said, and you shall live: for I fear God.

19 If you be peaceable men, let one of your brethren be bound in prison: and go ye your ways and carry the corn that you have bought, unto your houses.

20 * And bring your youngest brother to me, that I may find your words to be true, and you may not die. They did as he had said.

21 And they talked one to another: We deserve to suffer these things, because we have sinned against our brother, seeing the anguish of his soul, when he besought us, and we would not hear: therefore is this affliction come upon us.

22 And Ruben, one of them, said: Did not I say to you: † Do not sin against the boy: and you would not hear me? Behold his blood is required.

23 And they knew not that Joseph understood, because he spoke to them by an interpreter.

24 And he turned himself away a little while, and wept: and returning he spoke to them.

25 And taking Simeon, and binding him in their presence, he commanded his servants to fill their sacks with wheat, and to put every man's money again in their sacks, and to give them besides provisions for the way: and they did so.

26 But they having loaded their asses with the corn, went their way.

27 And one of them opening his sack, to give his beast provender in the inn, saw the money in the sack's mouth;

28 And said to his brethren; My money is given me again, behold it is in the sack. And they were astonished, and troubled, and said one to another: What is this that God hath done unto us?

29 And they came unto Jacob their father in the land of Chanaan, and they told him all things that had befallen them, saying:

30 The lord of the land spoke roughly to us, and took us to be spies of the country.

31 And we answered him: We are peaceable men, and we plot no mischief.

32 We are twelve brethren born of one father: one is not living, the youngest is with our father in the land of Chanaan.

* Infra, 43. 3. and 5. † Supra, 37. 21.

33 Agus duḃairt se liñ: is mar so aiṫnoċṫar mé, gur daoine sioṫċanta sib: Fagaiḋ aon de ḃur n-dearḃraiṫriḃ agam-sa, agus beiriḋ liḃ beaṫa ata riaċtanaċ an, ḃur d-teaġlaċ, agus biḋiḋ aig imṫeaċd.

34 Agus tugaiḋ ḃur n-dearḃraṫair is óige ċugam-sa: añ-san aiṫneoċṫar mé naċ luċd braṫa sib; mar sin do ḃearfaiḋ mé ḃur n-dearḃraṫair ata faoi ċeangal daoiḃ, agus añ sin beiḋ cead ceannaċta agaiḃ reir ḃur miain.

35 Agus n-deis so do raḋ, fuair aig falṁugaḋ a sac, gaċ aon-duine airgid ceangalta, añ a ṡac féin: agus ṫainic eagla orra go leir.

36 Agus a duḃairt Jacob a n-aṫair leo: Do ḃeanaḃar díom mo ċlañ: ní ḃ-fuil Jóseṗ beo: Ta Simón añ gaḃan agus bearfaoi Benjamin uaim: atá an anacain ṫrom so tiṫim orm.

37 Agus d'ḟreagair Ruben é: marḃ mo ḋís mac-sa muna d-tugfad ċugad é: fag faoi mo ċuram-sa é, agus do ḃearfaiḋ mé ċugad arís é.

38 Aċt a duḃairt se-san: Ni raċfaiḋ mo ṁac-sa liḃ sios; óir d'eug a ḋearḃraṫair agus do fagaḋ é-san 'ña aonar; ma ḃeanañ tubairde ḋo sa t-sliġe añ a raċfaiḋ sé, añ sin ḃéarfaiḋ mo ġruag liaṫ-sa maille lé dubrón go h-ifrioñ.

33 And he said to us: Hereby shall I know that you are peaceable men: Leave one of your brethren with me, and take ye necessary provision for your houses, and go your ways.

34 And bring your youngest brother to me, that I may know you are not spies: and you may receive this man again, that is kept in prison: and afterwards may have leave to buy what you will.

35 When they had told this, they poured out their corn, and every man found his money tied in the mouth of his sack: and all being seized with fear together,

36 Their father Jacob said: You have brought me to be without children: Joseph is not living, Simeon is kept in bonds, and Benjamin you will take away: all these evils are fallen upon me.

37 And Ruben answered him: Kill my two sons, if I bring him not again to thee: deliver him into my hand, and I will restore him to thee.

38 But he said: My son shall not go down with you: his brother is dead, and he is left alone: if any mischief befall him in the land to which you go, you will bring down my gray hairs with sorrow to hell.

## CAIB. XLIII.

Teiġeañ clañ Jacob aris go Egipt, maille le Benjamin. Beir Joseṗ flead ḋoiḃ.

SAN am ceadna, do ḃí an gort an-ġeur sa d-tír go h-uille.

2 Agus an uair duadar an t-arḃar noċ'ṫugadar as an Egipt, duḃairt Jacob le na ċloin: Teigiḋ air ais agus ceañuiḋ beagán biḋ.

3 Agas do leaḃair Juda leis aig raḋ: do ḋearḃ an fear ud ḋuiñ le móide: Ni ḟeicfiḋ mo ġnuis, muna d-tucfaiḋ ḃur n-dearḃraṫair is óige liḃ.

4 Ma ċuireañ tusa liñ é raċfamuid sios añ aoinḟeaċt, agus ceanoċtamuid-ne beaṫa ḋuit.

5 Aċt muna g-cuirfaiḋ tu liñ-ne é ní raċfamuid sios; óir a duḃairt an fear liñ go minic: Ni ḟeicfiḋ mo ġnuis muna raiḃ ḃur n-dearḃraṫair is oige liḃ.

6 Duḃairt Israel leo; cread as a n-dearnaḃar an t-olc so orm gur iñisḃar ḋo go raiḃ dearḃraṫair eile aguiḃ?

7 Aċt ḟreagradar-san: D' ḟiosruig an fear ḋuin de reir a ċeile ar g-cineal: an ḃ-fuil ḃur n-aṫair beo fós? An ḃ-fuil ḋearḃraṫair eile aguiḃ: agus do iñismar-ne ḋo do reir briġe na

## CHAP. XLIII.

*The sons of Jacob go again into Egypt with Benjamin, They are entertained by Joseph.*

IN the mean time the famine was heavy upon all the land.*

2 And when they had eaten up all the corn, which they had brought out of Egypt, Jacob said to his sons: Go again and buy us a little food.

3 Juda answered: The man declared unto us with the attestation of an oath, saying: You shall not see my face, unless you bring your youngest brother with you.

4 If therefore thou wilt send him with us, we will set out together, and will buy necessaries for thee.

5 But if thou wilt not, we will not go: for the man, as we have often said, declared unto us, saying: †You shall not see my face without your youngest brother.

6 Israel said to them: You have done this for my misery, in that you told him you had also another brother.

7 But they answered: The man asked us in order concerning our kindred: If our father lived: if we had a brother: and we answered him regularly, according to what he demanded: could we

* A.M. 2298; Ante C. 1706. † Supra, 2. 20.

ceirde: a m-b' ḟeidir duiñ fios do beiṫ agaiñ go n-abarocṫaḋ sé: tugaiḋ bur n-dearbraṫair liḃ?

8 Agus dubairt Júda le n-a aṫair: cuir an leanḃ liom-sa, ionnas go n-imóċṫamuid, agus go m-beiḋmís beo, agus naċ n-eagsamuis, sinn fein agus ar n-aos óg.

9 Beiḋ mise a n-urraḋ duit air; as mo laiṁ-se iarrfair é: muna d-tugaiḋ me air ais ċugaḋ é, añ sin biḋeaḋ me faoi ṫrom-ċasaoide go braṫ.

10 Óir muna n-dearnamuis fadáil, is dearḃ go m-beiḋmuis anois air ar n-ais an dara h-uair.

11 Agus a dubairt Israel leo: Mar éigion a beiṫ mar sin anois, deanaiḋ néir bur miain: beiriḋ liḃ na toraiṫa is fearr san tír añ bur soiṫiġiḃ, agus beiriḋ síos ċum an ḟir tiodlacaiḋ,—beagan ice, agus beagan meala, spiosra, agus miorrh, ruś giubair, agus almoine.

12 Agus beiriḋ airgead dubalta liḃ; agus tugaiḋ air ais an meud a fuair siḃ añ bur sacaiḃ; do b' ḟeidir gur le mearḃuil do ṫarla sé.

13 Beiriḋ liḃ, mar an g-ceadna, bur n-dearbraṫair; éiriġiḋ agus imṫiġiḋ arís gus an ḟir.

14 Agus Dia an uile-ċumaċtaċ tabairaḋ grás daoiḃ a láṫair an ḟir, ionnas go g-cuirfiḋ sé liḃ bur n-dearbraṫair eile, agus Beniamin: beiḋ mise faġṫa gan clain.

15 Agus do ġlacadar na fir na tiodlaicṫe agus an t-airgead fa dó agus Beniamin; agus ċuadar síos do 'n Egipt, agus ṡeas a láṫair Iosep.

16 Agus an uair do ċonairc sé iad, agus Beniamin maille leo, d'orduiġ sé feaḋmanaċ a ṫiġe: tabair na fir añ mo ṫiġ, agus mairbuiġ iodbairt agus ullṁuiġ fleaḋ; óir is agam-sa iosfaiḋ siad meadon lae.

17 Agus do riñe sé mar a dubraḋ leis; agus ṫug añ a ṫiġ na daoine asteaċ.

18 Agus do bí eagla orra, agus dubairt le ceile: is mar ġeall air an airgid ṫugamar liñ añ ar saic, an ċead uair, tugaḋ a steaċ sinn, go m-b' ḟeidir leis cuis breugaċ ċur 'ñ-ar leiṫ agus luiḋe orainn mar daoiniḃ daora, sinn fein agus ar n-asail.

19 D'a briġ sin aig dul suas ċuige feadmanaċ an ṫiġe aig an dorus.

20 Dúbradar: guiḋimid ṫu, ṫiġearna, eist liñ; tainiceman a nuas uair eile le ceañugaḋ biḋ.

21 Agus n-deis a ċeañuiġṫe, 'n uair tainiceamar do'n ṫiġ ósta, fosglamar ar saic agus fuaramar ar n-airgead a m-beul na sac, agus tugamar liñ arís é 'san meadaċan ceadna.

22 Agus tugamar airgead eile liñ 'ñ ar laiṁ le ceannugaḋ na niṫe riaċtanaċ; ni fear duiñ cia ċuir ar n-airgead añ ar sacaiḃ.

23 Agus d' ḟreagair se-san: síoċċain ċugaiḃ: na biḋeaḋ eagla oraiḃ; bur n-Dia agus Dia bur

know that he would say: Bring hither your brother with you?

8 And Juda said to his father: Send the boy with me, that we may set forward, and may live: lest both we and our children perish.

9 * I take the boy upon me, require him at my hand: unless I bring him again, and restore him to thee, I will be guilty of sin against thee for ever.

10 If delay had not taken place we had been back here again the second time.

11 Then Israel said to them: If it must needs be so, do what you will: take of the best fruits of the land in your vessels, and carry down presents to the man, a little balm, and honey, and storax, myrrh, turpentine, and almonds.

12 And take with you double money, and carry back what you found in the sacks, lest perhaps it was done by mistake.

13 And take also your brother, and go to the man.

14 And may my almighty God make him favourable to you: and send back with you your brother, whom he keepeth, and this Benjamin: and as for me I shall be desolate without children.

15 So the men took their presents, and double money, and Benjamin: and went down into Egypt, and stood before Joseph.

16 And when he had seen them, and Benjamin with them, he commanded the steward of his house, saying: Bring in the men into the house, and kill victims, and prepare a feast: because they shall eat with me at noon.

17 He did as he was commanded, and brought the men into the house.

18 And they being much afraid, said there one to another: Because of the money, which we carried back the first time in our sacks, we are brought in: that he may bring upon us a false accusation, and by violence make slaves of us and our asses.

19 Wherefore going up to the steward of the house, at the door,

20 They said: Sir, we desire thee to hear us: † We came down once before to buy food:

21 And when we had bought, and come to the inn, we opened our sacks, and found our money in the mouths of the sacks: which we have now brought again in the same weight.

22 And we have brought other money besides, to buy what we want: we cannot tell, who put it in our bags.

23 But he answered: Peace be with you, fear not: your God, and the God of your father hath

* Infra, 44. 32. † Supra, 42. 3.

n-aṫar ṫug ioñṁus ḋib añ bur sacaib: óir tá bur n-airgead agam-sa. Agus ṫug sé Simeon amaċ ċugṫu.

24 Agus ṫug iad a steaċ do'n tiġ agus ṫug uisge ḋoib agus do niġeadar a g-cosa, agus ṫug se biaḋ da n-asalaib.

25 Agus do riñeadar na tiodlaicṫe réiḋ 'ñ aġaiḋ Iósep bi le teaċd san meoḋan lae; óir do ċualadar go n-iosfaidis arán añ sin.

26 Añ sin ṫainic Iósep añ a ṫiġe, agus ṫugadar ċuige na tiodlaicṫe añ a laiṁ, agus do ċlaonadar iad féin go talaṁ ḋó.

27 Agus n-deir beanuiġṫe ḋoib go ioċtaṁail d' ḟiafruiġ sé ḋiob: an b-fuil bur n-aṫair aosta, air ar labair sib liom, go maiṫ? an maireañ sé go fóil?

28 Agus d' ḟreagradar-san; atá do ṡeirbiseaċ ar n-aṫair-ne a sláinte ṁaiṫ, ata sé beo fós. Agus do ċromadar sios, agus do riñeadar umla.

29 Agus do ṫóg Iosep a ṡuile, agus do ċoñairc Benjamin—a dearbraṫair aon-broin—agus a dubairt: an é so bur n-dearbraṫair is oige air ar labrabar liom? Agus a dubairt sé; go raib, a ṁic, Dia grasaṁail duit.

30 Agus do riñe se deifir: óir do bi a ċroiḋe aig luṫ le n-a ḋearbraṫair, agus do bris amaċ na deora: agus ċuaiḋ se a steaċ d'a ṡeomra, agus do ġuil añ sin.

31 Agus nuair do niġ a èadan do ċuaiḋ amaċ, agus do ċoisg sé é féin, agus a dubairt: cuir arán añ so.

32 Agus nuair do cuiread rómpa é, ḋo-san leis féin, agus ḋoib-san leö fein, agus do na h-Egiptib a ḋuaiġ 'na ḟocair leo fein, de ċioñ nar b' feidir do na h-Egiptib arán d'iṫe leis na h-Eabruiġib; óir is mór-ġráin sin aig na h-Egiptib,

33 Do ṡuiġeadar os a ċoiñe, an té buḋ sine do reir a ċeirt-beirṫe, agus an te b' oige do reir a oganṫaċta, agus do bi iongaḋ anṁór orrṫu.

34 Agus do ġlac siad na rointe leagaḋ amaċ ḋoib; agus ṫainic aig Benjamin an ċuid buḋ mó cuig h-uaire. Agus do ibeadar agus d' bidar subaċ leis.

given you treasure in your sacks. For the money, which you gave me, I have for good. And he brought Simeon out to them.

24 And having brought them into the house, he fetched water, and they washed their feet, and he gave provender to their asses.

25 But they made ready the presents, against Joseph's coming at noon: for they had heard that they should eat bread there.

26 Then Joseph came into his house, and they offered him the presents holding them in their hands, and they bowed down with their face to the ground.

27 But he courteously saluting them again, asked them, saying: Is the old man your father in health of whom you told me? Is he yet living?

28 And they answered: Thy servant our father is in health, he is yet living. And bowing themselves they made obeisance to him.

29 And Joseph lifting up his eyes, saw Benjamin his brother, by the same mother, and said: Is this your young brother, of whom you told me? And he said: God be gracious to thee, my son.

30 And he made haste because his heart was moved on account of his brother, and tears gushed out: and going into his chamber he wept.

31 And when he had washed his face, coming out again, he refrained himself, and said: Set bread on the table.

32 And when it was set on, for Joseph apart, and for his brethren apart, for the Egyptians also that ate with him, apart, (for it is unlawful for the Egyptians to eat with the Hebrews, and they think such a feast profane):

33 They sat before him, the first-born according to his birth-right, and youngest according to his age. And they wondered very much:

34 Taking the messes which they received of him: and the greater mess came to Benjamin, so that it exceeded by five parts. And they drank, and were merry with him.

## Caib. XLIV.

Aisde Iosep ċum moil a ċur air a ḃraṫairib: Agairt umal Iuda.

AGUS d' aiṫin Iosep do ṁeadmanaċ a ṫiġe aig raḋ: Lion saic na muintire sin d'arbar, oiread is ḟeadfaid do breiṫ leo: agus cuir airgead gaċ aonduine acu a m-beul a ṡaic fein.

2 Agus cuir mo scala-airgid-sa, a m-beul saic an té is oige agus luaċ an arba. Agus do riñe se amlaiḋ.

## CHAP. XLIV.

*Joseph's contrivance to stop his brethren. The humble supplication of Juda.*

AND Joseph commanded the steward of his house, saying: Fill their sacks with corn, as much as they can hold: and put the money of every one in the top of his sack.

2 And in the mouth of the younger's sack put my silver cup, and the price which he gave for the wheat. And it was so done.

CHAP. XLIII., Ver. 32. As the flesh of the several animals which the Egyptians worshipped as deities was the ordinary food of every other people, it is no wonder that it was not lawful to have any convivial connexion among them.

3 Agus čo luaċ is d'eiriġ an lá, do cuireaḋ na daoine air siúbal, iad fein agus a n-asail.

4 Agus an uair do ċuadar amaċ as an g-caṫraiġ, agus naċ n-deaċadar, fós, a b-fad; ċuir Iósep fios air ḟeadṁanaċ a ṫiġ agus dubairt: Eiriġ, lean na fir ud; agus an uair bearfas tu orrṫu, abair leo: cread fa n-dearnabar olc an agaiḋ maiṫeasa?

5 An sgála do ġoid sib, naċ as a n-olan mo ṫiġearna, agus le 'deanan se tairngire? is olc do riñeabar sin do ḋeanaḋ.

6 Agus riñe mar orduiġeaḋ ḋó. Agus do rug se orrṫu, agus do labair leo na briaṫra ceadna.

7 Agus d'ḟreagradar-san leis: cread fa 'n-deir mo ṫiġearna na briaṫra so, aṁail is da m-beidmis ciontaċ a g-coir ċo trom-so?

8 An t-airgead, fuaramar a m-beulaib ar sac, tugamar ċugad-sa anuas arís as tír Ċanaain é: cia ñós, mar sin do ġoidfamuis as tiġ do ṫiġearna sa, ór na airgead?

9 Cia b'é air biṫ de d' ṡeirbíseaċaib aig a b-fuiġtear é, cuirtear é-san ċum bais, agus bíomuid-ne mar an g-ceadna ar sclabaidib aig mo ṫiġearna.

10 Agus a dubairt se-san leo: bideaḋ sé reir bur briaṫar-sa; cia b' é aig a b-fuiġtear é, bideaḋ sé 'na searbḟoġantuiġ agam-sa, agus beiḋ sib-se neaṁ-ciontaċ.

11 Añ sin do leagadar anuas a saic go deisneaċ go talaṁ, agus d' ḟosguil gaċ aon-duine a ṡac ḟein.

12 Nuair do sríon sé-san iad tosuġaḋ leis an tê bud sine, agus do ċríocnuġaḋ aig an tê b'oige, do friṫ an sgála a sac Benjamin.

13 Añ sin do reabadar a n-eadaċ, agus do ċuir gaċ aon-duine a ṡaċ suas air a asal, agus do ḟilleadar do'n caṫruiġ.

14 Agus ṫainic Júda agus a deirbḃraiṫre go tiġ Iósep; óir ní raib sé imiġṫe fós as an ait—agus do leigeadar iad fein air an talaṁ 'na ḟiaḋnuise.

15 Agus a dubairt Iósep leo: cread an gníoṁ so do riñeabar? Naċ b-fuil ḟios agaib naċ feidir duine mar mise a faiḋeadoireaċt d'ḟaġail.

16 Agus a dubairt Juda leis: cread a déarfamuid le mo ṫiġearna? cad e labarocṫamuid? nó cia ñós glanfamuid siñ féin? d'ḟoillriġ Dia eisceart do ṡeirbíseaċ: feuċ is seirbisiġ do mo ṫiġearna siñ-ne araon. agus an te aig ar fuaraḋ an sgála.

17 D' ḟreagair Iosep: nar leigeaḋ Dia go n-deanfaiñ-se sin: aċt an tê aig ar fuaraḋ an sgála 'na laiṁ beiḋ sé 'na ṡearbḟoġantuiġ agam; agus teigid saor go d-ti bur n-aṫair.

18 Añ sin tainic Juda a b-fogus dó, a's dubairt le muinin: O! a ṫiġearna, guiḋim tu, leig do d'ṡeirbíseaċ focal do labairt añ eisdeaċt mo

3 And when the morning arose, they were sent away with their asses.

4 And when they were now departed out of the city, and had gone forward a little way; Joseph sending for the steward of his house, said: Arise, and pursue after the men: and when thou hast overtaken them, say to them: Why have you returned evil for good?

5 The cup which you have stolen, is that in which my lord drinketh, and in which he is wont to divine: you have done a very evil thing.

6 He did as he had commanded him. And having overtaken them, he spoke to them the same words.

7 And they answered: Why doth our lord speak so, as though thy servant had committed so heinous a fact?

8 The money, that we found in the top of our sacks, we brought back to thee from the land of Canaan: how then should it be that we should steal out of thy lord's house, gold or silver?

9 With whomsoever of thy servants shall be found, that which thou seekest, let him die, and we will be the bondmen of my lord.

10 And he said to them: Let it be according to your sentence: with whomsoever it shall be found, let him be my servant, and you shall be blameless.

11 Then they speedily took down their sacks to the ground, and every man opened his sack.

12 Which when he had searched, beginning from the eldest and ending at the youngest, he found the cup in Benjamin's sack.

13 Then they rending their garments, and loading their asses again, returned into the town.

14 And Juda at the head of his brethren went in to Joseph (for he was not yet gone out of the place) and they altogether fell down before him on the ground.

15 And he said to them: Why would you do so? know you not that there is no one like me in the science of divining.

16 And Juda said to him: What shall we answer my lord? or what shall we say, or be able justly to allege? God hath found out the iniquity of thy servants: behold, we are all bondmen to my lord, both we, and he with whom the cup was found.

17 Joseph answered: God forbid that I should do so: he that stole the cup, he shall be my bondman: and go you away free to your father.

18 Then Juda coming nearer, said boldly: I beseech thee, my lord, let thy servant speak a word

ṫiġearna agus na lasaḋ d'ḟearg aṅ aġaiḋ do ṡeirbíseaċ: óir is tu is goirre go Pharao.

19 D' ḟiosruiġ tu, mo ṫiġearna de d'ṡeirbíseaċaib an ceud uair: b-fuil aṫair, no dearbraṫair aguib?

20 Agus d'ḟreagramar-ne ṫu, mo ṫiġearna: ta aṫair againṅ, sean-duine, agus leanb a ruġaḋ ḋo aṅ a aois ḟoirfe; agus fuair a ḋearbraṫair aon-broin bas, agus do fagbaḋ é 'na aonar ó n-a ṁaṫair; agus ta gráḋ mór aig a aṫair air.

21 Agus a dubairt tusa le do ṡeirbíseaċaib: tugaiḋ ċugam-sa aṅ so é, air ċor go leagfaiṅ mo ṡuile air.

22 Dubramar-ne le mo Ṫiġearna: Ni ḟéadaṅ an leanb, a aṫair d'ḟagail; óir da b-fagfaḋ se é, do ġeabfaḋ se-san bas.

23 Agus dubairt tusa le do ṡeirbíseaċaib: muna d-tig bur n-dearbraṫair is óige lib anuas, ni ḟaicfiḋ mo ġnuis-se nios mó.

24 Mar sin an uair do ċuaḋmar-ne suas a g-cioṅ ar n-aṫar,—do ṡeirbísiġ, d' innismar ḋó an meud a dubairt mo ṫiġearna.

25 Agus a dubairt ar n-aṫair, teiġiḋ arís, agus ceaṅuiġiḋ ḋuiṅ beagán cruiṫneaċta.

26 Agus dubramar-ne leis: ni ḟeidimid-ne ḋul; ma ṫig ar n-dearbraṫair is óige liṅ, racfamuid sios an aon ḟeaċt; aċt muna d-tig ni ḟéadmuid aġaiḋ an fir d'ḟeicsin.

27 Agus d'ḟreagair se-san: A ta fios agaib gur rug mo bean dis mac dam.

28 Do ċuaiḋ duine aca amaċ uaim, agus a dubairt sib: d'iṫ beaṫaċ é; agus go d-ti so ni feic-ṫear é:

29 Agus ma bearfaoi so uaim, agus go d-tiocfaḋ tubaisde air aṅ sa t-sliġe, do bearfaiḋ mo ġruag liaṫ le doilġios sios ċum ifrinn.

30 De brig sin ma raċfaid ċum do ṡearbḟoġantuig m'aṫar, agus naċ m-beiḋ an leanb liṅ;—ó aṫa a anam-san ceangailte a n-anam an leinb,—

31 Agus do ċifiḋ naċ m-beiḋ a se liṅ, geabfaiḋ sé bas; agus do beurfaiḋ do ṡearbḟoġantuiġiḋ a ġruag liaṫ le doilġios sios ċum ifrinn.

32 Biḋeaḋ mise amain do ṡearbḟoġantuig;—mise ṫug geall air a ṡon agus ċuaiḋ mar urraḋ do m' aṫair, aig raḋ: muna d-tugad mé ċugad é beiḋ me ciontaċ aṅ easumlaċt aṅ aġaiḋ m'aṫar.

33 Air an adbar sin, fanaiḋ me-se do ṡeirbíseaċ a n-aic an leinb a seirbís aig mo ṫiġearna; agus teigeaḋ an leanb suas le n-a ḋearbraiṫrib.

34 Oir ni ṡeidir liom-sa ḋul suas ċuig' m' aṫair gan an leanb liom, d'eagla go b-feicfiṅ an doċar do ṫiocfaḋ air m' aṫair.

in thy ears, and be not angry with thy servant: for thou art next after Pharao.

19 My lord, * Thou didst ask thy servants the first time: Have you a father or a brother?

20 And we answered thee, my lord: We have a father an old man, and a young boy, that was born in his old age; whose brother by the mother is dead; and he alone is left of his mother, and his father loveth him tenderly.

21 And thou saidst to thy servants: Bring him hither to me, and I will set my eyes on him.

22 We suggested to my lord: The boy cannot leave his father: for if he leave him, he will die.

23 † And thou saidst to thy servants: Except your youngest brother come with you, you shall see my face no more.

24 Therefore when we were gone up to thy servant our father, we told him all that my lord had said.

25 And our father said: Go again and buy us a little wheat.

26 And we said to him: We cannot go: if our youngest brother go down with us, we will set out together: otherwise, without him we dare not see the man's face.

27 Whereunto he answered: You know that my wife bore me two.

28 One went out, and you said: ‡ A beast devoured him: and hitherto he appeareth not.

29 If you take him also, and if any thing befal him in the way, you will bring down my gray hairs with sorrow unto hell.

30 Therefore if I shall go to thy servant our father, and the boy be wanting, (whereas his life dependeth upon the life of him,)

31 And he shall see that he is not with us, he will die, and thy servants shall bring down his gray hairs with sorrow unto hell.

32 Let me alone be thy servant, who took him into my trust, and promised, saying: § If I bring him not again, I will be guilty of sin against my father for ever.

33 Therefore I thy servant will stay instead of the boy in the service of my lord, and let the boy go up with his brethren.

34 For I cannot return to my father without the boy, lest I be a witness of the calamity that will oppress my father.

CHAP XLIV., Ver. 34. It is no wonder that Joseph could no longer suppress his feelings. For independently of the natural goodness of his heart, it was hard to resist the appeal of Juaa, so strong an so pathetic, that it is difficult to find its equal in all the writings of antiquity.

* Supra, 42. 13. † Supra, 43. 3. and 5.
‡ Supra, 37. 20. and 33. § Supra, 43. 9.

## CAIB. XLV.

Foillsiġeann Joseṗ e fein d'a dearbraiṫriḃ agus cuireann fios air aṫair.

AN sin níor ḟéad Jóseṗ é fein do ċongṁail a laṫair iomaid do ḟear 'ña ḃfoċair: air an ádbar sin, d'orduiġ sé gaċ duine ċur amaċ, ċum naċ m-beideaḋ aon-duine 'ñ a ḟoċair an tra ḃí sé aig leigean a aiṫne ċucú.

2 Agus do ġuil sé ós ard, noċ do ċualaiḋ na h-Egiptiġ agus tiġ Pharao.

3 Agus a dúbairt se le n-a ḋearbraiṫriḃ: Is mise Jóseṗ: an ḃ-fuil m'aṫair beo go fóil? Agus níor ḟéad a ḋearbraiṫre freagraḋ do ṫabairt air ċioñ meid a n-uaṫbais.

4 Agus a dubairt sé-san go h-ioċtaċ leo: druidiḋ liom: agus nuair ḋruideadar leis, dubairt se-san: Is mise Joseṗ ḃur n-dearbraṫair, noċ do reacabar do'n Egipt.

5 Na bíḋeaḋ eagla oraiḃ agus na feicṫear ḋaoib, mar ċuis ċruaiḋ, gur reic sib me añ s-na criċib so; óir is sé Dia do ċuir mise romuiḃ go h-Egipt ċum ḃur g-ċuṁdaċta.

6 Óir tá an gorta ḋa ḃliaġain sa d-tír; agus tá fós cuig bliaġna añ naċ m-beiḋ treabaḋ na fóġṁar.

7 Agus do ċuir Dia mise roṁuiḃ-se ċum siḃ do ċoiṁeud air an talaṁ, agus ċum go m-beiḋeaḋ aguib meoḋan le beiṫ beo.

8 Mar sin, ní le ḃur g-coṁairle-se aċt le toil Dé do cuireaḋ añ so mé; agus do riñe se aṫair díom-sa do Pharao, agus Tiġearna ós cioñ a ṫiġe uile, agus uaċdarán air feaḋ ċríċe na h-Egipte uile.

9 Deanaiḋ deiṫfir, agus eiriġiḋ suas ċum m'aṫar, agus abraiḋ leis: is mar so a deir do ṁac Joseṗ; do riñe Dia, Tiġearna díom-sa ós cioñ na h-Egipte uile; tarr anuas cugam-sa, na déan moill.

10 Agus áitreoċṫaiḋ tu a ḃ-fearañ Gessein, agus beiḋ tu laim liom-sa, ṫu féin agus do ċlañ agus clañ do ċloiñe, agus do ṫreada, agus d'ealbaḋa, agus gaċ uile níḋ ḃeiḋeas leat.

11 Agus oilḟaiḋ me ṫu añ sin;—óir ata fós cuig bliaġna gorta añ—d'eagla go sgriosfaiḋ ṫu féin, agus do ṁuintir, agus an uile níḋ ḃeanas leat.

12 Agus feuċaiḋ, do ċiḋ ḃur suile, agus suile ḃur n-dearbraṫar Ḃenjamin gur b'é mo ḃeul féin aṫa aig labairt liḃ.

13 Agus inisiḋ do m aṫair meud mo ġlóire san

## CHAP. XLV.

*Joseph maketh himself known to his brethren: and sendeth for his father.*

JOSEPH could no longer refrain himself before many that stood by: whereupon he commanded that all should go out, and no stranger be present at their recognising one another.

2 And he lifted up his voice with weeping, which the Egyptians and all the house of Pharao heard.

3 And he said to his brethren: I am Joseph: is my father yet living? His brethren could not answer him, being struck with exceeding great fear.

4 And he said mildly to them: Come nearer to me. And when they were come near him, he said: * I am Joseph, your brother, whom you sold into Egypt.

5 Be not afraid, and let it not seem to you a hard case that you sold me into these countries: † for God sent me before you into Egypt for your preservation.

6 For it is two years since the famine began to be upon the land, and five years more remain, wherein their can be neither ploughing nor reaping.

7 And God sent me before, that you may be preserved upon the earth, and may have food to live.

8 Not by your counsel was I sent hither, but by the will of God, who hath made me as it were a father to Pharao, and lord of his whole house, and governor in all the land of Egypt.

9 Make haste, and go ye up to my father, and say to him: Thus saith thy son Joseph: God hath made me lord of the whole land of Egypt: come down to me, linger not.

10 And thou shalt dwell in the land of Gessen: and thou shalt be near me, thou and thy sons, and thy sons sons, thy sheep, and thy herds, and all things that thou hast.

11 And there I will feed thee, (for there are yet five years of famine remaining,) lest both thou perish, and thy nouse, and all things that thou hast.

12 Behold, your eyes, and the eyes of my brother Benjamin see that it is my mouth that speaketh to you.

13 You shall tell my father of all my glory, and

---

CHAP. XLV., Ver. 5. Far from reproaching nis brethren, he consoles them by the assurance that it was Providence sent him to Egypt for their preservation.

* Acts 7. 13. † Infra, 50, 20.

Egipt, agus gach aon nidh d'a b-facabar; deanaidh deithfir agus tugaidh chugam é.

14 Agus do theilg sé é féin air muineul a dhearbhrathar Benjamin, 's a chaoineadh, agus do ghuil; agus do ghuil Benjamin air a muineul san.

15 Agus do phóg Joseph a dheirbhraithre uile, agus do ghuil orrtha: agus 'na dhiaigh sin do ghlacadar misneach a labhairt leis.

16 Agus do closadh agus luadhadh ó beul go beul a d-tigh Pharao: tainicdar deirbhraithre Joseiph. Agus do thaitin sin go mór le Pharao, agus le n-a fearbhfoghantuighibh.

17 Agus a dubhairt se le Joseph: abair le do dhearbhraithre: ualluighidh bhur n-beathaigh, agus imthighidh go tír Chanaan:

18 Agus tugaidh libh bhur n-athair, agus bhur muintir, agus tigidh chugam-sa, agus do bhearfaidh mé daoibh maitheas chríche na h-Egipte, chum go n-itfaidh de smior na tíre.

19 Aithinnig ortha mar an g-ceadna, carbuid bheith leo as chrích na h-Egipte chum a n-aos óg agus a mna d'iomchar, agus abair: tugaidh bhur n-athair libh agus deifrighidh le luas.

20 Agus na cuiridh a leithe aon chuid de bhur n-earraidh, óir is libh-se uilmhaitheas chríche na h-Egipte uile.

21 Agus rinne clann Israel mar orduigheadh: agus thug Joseph carbuid doibh, do réir aithne Pharao, agus lón chum na slighe.

22 Do gach aon acu fa leith, d'orduigh sé dha chúlaidh; acht do Benjamin thug sé trí chead piosa airgid, agus cuig culaideacha eadaig togtha.

23 Agus do chuir sé chum a athar an oiread airgid agus eadaig agus thar sin, deich n-asail aig iomchar neithe maith na h-Egipte, agus deich n-asail bainiona aig iomchar arbhair agus arain agus bídh chum an aisdir.

24 Mar sin do chuir sé a dhearbhraithre air siubhal; agus le linn imtheachta doibh a dubhairt sé leo: coimheadaidh go d-tuitfadh sibh amach air an t-slighe.

25 Agus do chuadar suas as an Egipt, agus tainicdar go tír Chanaain chuig' Jacob a n-athair.

26 Agus do innseadar do' aig rádh: Tá Joseph beo go fóil agus is se uachdaran ór cionn chríche na h-Egipt uile. Agus aig clos so do Jacob, bhí mar neach aig dusacht as trom-neul, agus níor chreid sé iad.

all things that you have seen in Egypt: make haste and bring him to me.

14 And falling upon the neck of his brother Benjamin, he embraced him and wept: and Benjamin in like manner wept also on his neck.

15 And Joseph kissed all his brethren, and wept upon every one of them: after which they were emboldened to speak to him.

16 And it was heard, and the fame was abroad in the king's court: The brethren of Joseph are come: and Pharao with all his family was glad.

17 And he spoke to Joseph that he should give orders to his brethren, saying: Load your beasts *and* go into the land of Chanaan.

18 And bring away from thence your father and kindred, and come to me: and I will give you all the good things of Egypt, that you may eat the marrow of the land.

19 Give orders also that they take wagons out of the land of Egypt, for the carriage of their children and their wives: and say: Take up your father, and make haste to come with all speed.

20 And leave nothing of your household-stuff apart: for all the riches of Egypt shall be yours.

21 And the sons of Israel did as they were commanded. And Joseph gave them wagons according to Pharao's orders: and provisions for the way.

22 He ordered also to be brought out for every one of them two robes: but to Benjamin he gave three hundred pieces of silver with five of the best robes.

23 Sending to his father as much money and raiment, adding besides ten he-asses to carry of all the riches of Egypt, and as many she-asses carrying wheat and bread for the journey.

24 So he sent away his brethren, and at their departing said to them: Let there be no strife among you in the way.

25 And they went up out of Egypt, and came into the land of Chanaan to their father Jacob.

26 And they told him, saying: Joseph thy son is living: and he is ruler in all the land of Egypt. Which when Jacob heard, he awaked as it were out of a deep sleep, yet did not believe them.

---

CHAP. XLV., Ver. 20. The Translation of this verse in the English Douay is, "And leave nothing of your household stuff, for all the riches of Egypt shall be yours." From this translation I have somewhat departed in both the Irish and English versions: since it would appear a strange reason for leaving nothing of their household furniture behind, because they were to be put in possession of the treasury of Egypt. Whereas on account of being soon to be put in possession of those treasures, they might reasonably be told not to lay any portion of it aside as an object for coveting and keeping with any peculiar solicitude. This obvious meaning is conformable to the Hebrew and Greek texts, which I have subjoined, both cautioning them to forbear from fixing their eyes with concern on any part of their household possessions.

ועיניכם אל-תחס על-כליכם

Και μὴ φίσησθε τοῖς οφθαλμοῖς τῶν σκευων ὑμῶν.

27 Agus d' innseadar gach nidh amhail mar tarlaiḋ; agus an uair do ċonnairc sé na carbuid agus na neiċe eile d' aiṫbeoġuiġ a spiorad.

28 Agus dubhairt se: is leor dam-sa, má tá mo ṁac Joseph beo go foil; raċfaiḋ mé agus feicfiḋ mé é sul do éagfad.

27 They, on the other side, told all the things as they occurred. And when he saw the wagons and all that he had sent, his spirit revived,

28 And he said: It is enough for me, if Joseph my son be yet living: I will go and see him before I die.

## ĊAIB. XLVI.

Le ugdaras aislinge ó Dia, teiġeann Israel go Egipt le n-a sliocht go h-iomlán.

AGUS do ġluais Israel maille leis an uile nidh d'a raibh aige, agus tainic go tobar an ċonnraiḋ agus aig deanaḋ iodbairt do Dia a aṫar Isaac,

2 Do ċualaiḋ é a d-taibse na h-oiḋċe, 'glaoċ air, agus a ráḋ: a Jacoib, a Jacoib. Agus a dubhairt se-san: ataim ann-so.

3 Dubhairt Dia leis: is mise Dia mór ċumhachtach d' aṫar; ná biḋeḋ eagla ort dul sios do 'n Egipt, óir do deanfaiḋ mise an sin diot ciniḋ mór.

4 Raċfaiḋ me leat sios agus do béarfaiḋ mé, anios mar an g-ceadna, arís tu; agus do cuirfiḋ Joseph a láṁ air do ṡuilib.

5 Agus d'eirig Jacob suas ó tobar an ċonnraiḋ, agus d' iomċaradar a ṁic é, mar aon le n-a n-aos óg, agus a mna ann s-na carbuidib noċ do ċuir Farao leis an seanóir iomċar.

6 Agus gach nidh d'ar raibh aige ṡealb a d-tír Ċanaain: agus tainic se do'n Egipt, agus a ṡliocd uile leis.

7 A ṁic, agus mic a ċuid mac leis, a ingeana agus a ṡliocht go h-iomlán.

8 Agus is iad so ainmne cloiṅe Israel noċ do ṫainic do'n Egipt: Jacob agus a ṁic, Ruben a ċead-ġein.

9 Mic Ruben: Enoċ agus Pallu agus h-Esron agus Carmi.

10 Mic Simeon: Jamuel agus Jamin, agus Ahod agus Jacin, agus Sohar, agus Saul mac mna Canaanitiġe.

11 Agus mic Lebi: Gerson, agus Caaṫ agus Merari.

12 Mic Juda: h-Er, agus Onan agus Sela agus Fares, agus Sara. Acht fuair h-Er agus Onan bás a d-tir Canaain. Agus mic Fareis do b'iad h-Esron, agus h-Amul.

13 Mic Issacair: Tola agus Pua agus Job agus Semron

14 Mic Sabuloin: Sared agus Elon, agus Jahelel.

15 So iad mic Lia do rug si do Jacob a Mero-

## CHAP. XLVI.

*Israel, warranted by a vision from God, goeth down into Egypt with all his family.*

AND Israel setting out, with all that he had, came to the well of the oath, and killing victims there to the God of his father Isaac,*

2 He heard him by a vision in the night calling him, and saying to him: Jacob, Jacob. And he answered him: Lo, here I am.

3 God said to him: I am the most mighty God of thy father: fear not, go down into Egypt, for I will make a great nation of thee there.

4 I will go down with thee thither, and will bring thee back again from thence: Joseph also shall put his hands upon thy eyes.

5 And Jacob rose up from the well of the oath: † and his sons took him up, with their children and wives in the wagons, which Pharao had sent to carry the old man,

6 And all that he had in the land of Chanaan: and he came into Egypt with all his seed:‡

7 His sons, and grandsons, daughters, and all his offspring together.

8 And these are the names of the children of Israel, that entered into Egypt, he and his children. § His first-born Ruben.

9 The sons of Ruben: Henoch and Phallu, and Hesron and Charmi.

10 ‖ The sons of Simeon: Jamuel and Jamin and Ahod, and Jachin and Sohar, and Saul the son of a woman of Chanaan.

11 ¶ The sons of Levi: Gerson and Caath and Merari.

12 ** The sons of Juda: Her and Onan and Sela and Phares and Zara. And Her and Onan died in the land of Chanaan. And sons were born to Phares: Hesron and Hamul.

13 †† The sons of Issachar: Thola and Phua and Job and Semron.

14 The sons of Zabulon: Sared and Elon and Jahelel.

15 These are the sons of Lia whom she bore

* A.M. 2298; Ante. C. 1706. † Acts 7. 15.
‡ Jos. 24. 4; Ps. 101. 23; Isai 52 4.
§ Exod 1. 2 and 6 14; Num. 26. 5; 1 Par 5. 1. and 3

‖ Exod. 6. 15; 1 Par. 4. 24. ¶ 1 Par. 6. 1.
** 1 Par 2. 3. and 4. 21. †† 1 Par. 7. 1.

potaim na Siria, maille le n-a inġean Dina: Anama a mac agus a inġean uile, buḋ tri déag agus fiċċe iad.

16 Mic Gad: Seṗian, agus h-Aggai agus Súni agus h-Esebon, agus h-Eri, agus Aródi, agus Aréli.

17 Mic Aseir: Jamne agus Jesua agus Jessuri, agus Beria, agus a n-deirbṡiúr Sara: Mic Beria: h-Eber agus Melċiel.

18 Iad so mic Ṡelṗa noċ ṫug Laban d'a inġin Lia. Agus rug si iad so do Jacob—sé h-anama deag.

19 Mic Raċeil mna Jacoib: Joseṗ agus Beniamin.

20 Agus do rugaḋ a g-criċ na h-Egipte do Joseṗ clan mic noċ do rug Aseneṫ inġean Putiṗare sagairt Eliopoil ḋo: Manasses agus Eṗraim.

21 Mic Beniamin: Bela agus Beċor, agus Asbel agus Gera, agus Naaman agus Eċi agus Ros, agus Moṗim agus Oṗim, agus Ared.

22 Iad so mic Raċeil do rug si do Jacob: an uile ceaṫar anam déag.

23 Mic Dain: h-Usim.

24 Mic Neṗtali: Jasiel agus Guni agus Jeser agus Salleim.

25 Iad so mic Bala noċ ṫug Laban d'a inġean Raċel: agus rug si iad do Jacob, uile mór-ṡeisior anama.

26 Na h-anama uile do ṫainic le Jacob do 'n Egipt, agus ṫainic amaċ as a ḟorḋroinib,—leaṫ amuiġ de mnaib a ċuid mac,—buḋ se agus tri fiċċid iad.

27 Agus mic Joseiṗ, rugaḋ ḋo 'san Egipt ḋa anam iad: an uile anam ḋe ṫiġ Jacoib noċ ṫainic do'n Egipt buḋ tri fiċċid agus deiċ iad.

28 Agus do ċuir sé Juda roiṁe go Joseṗ, ċum sgeil a ṫabairt ḋo, le go d-tiocfaḋ sé añ a airicis gó Gessen.

29 Agus 'nuair do ṫainic se añ, fuair Joseṗ a ċarbad reiġ, agus do ċuaiḋ suas le ṫeagṁail air a aṫair san áit ċeadna; agus nuair do ċoñairc é, do ṫeilg é féin air a ṁuinéal agus 'g a ċaiḋneaḋ do ġuil se.

30 Agus dubairt a aṫair le Joseṗ: Anois geaḟad bás go áṫasaċ, ó ċoñairc mé do ġnuis, agus fagaim beo ṫu.

31 Agus a dubairt Joseṗ lé n-a ḋearbraiṫrib, agus le ṫiġ uile a áṫar: Racfaiḋ mise suas agus foillseoċad do Ṗaraḋ agus a ḋearfaiḋ me leis: Ṫainic mo ḋearbraiṫre, agus tiġ m' aṫar a bí a d-tir Ċanaain, ċugam-sa.

32 Agus is aoḋairiḋe iad, óir is é buḋ ealaḋan ḋob airneis do ḃeaṫúgaḋ; agus ṫugadar a d-

in Mesopotamia of Syria with Dina his daughter. All the souls of her sons and daughters thirty-three.

16 The sons of Gad: Sephian and Haggi and Suni and Esebon and Heri and Arodi and Areli.

17 * The sons of Aser: Jamne and Jesua and Jessuri and Beria, and Sara their sister. The sons of Beria: Heber and Melchiel.

18 These are the sons of Zelpha, whom Laban gave to Lia his daughter. And these she bore to Jacob, sixteen souls.

19 The sons of Rachel Jacob's wife: Joseph and Benjamin.

20 † And sons were born to Joseph, in the land of Egypt, whom Aseneth the daughter of Putiphare priest of Heliopolis bore him: Manasses and Ephraim.

21 The sons of Benjamin: ‡ Bela and Bechor and Asbel and Gera and Naaman and Echi and Ros and Mophim and Ophim and Ared.

22 These are the sons of Rachel, whom she bore to Jacob: all the souls, fourteen.

23 The sons of Dan: Husim.

24 The sons of Nephtali: Jaziel and Guni and Jeser and Sallem.

25 These are the sons of Bala, whom Laban gave to Rachel his daughter: and these she bore to Jacob: all the souls, seven.

26 All the souls, that went with Jacob into Egypt, and that came out of his thigh, besides his sons' wives, sixty-six.

27 And the sons of Joseph, that were born to him in the land of Egypt, two souls.§ All the souls of the house of Jacob, that entered into Egypt, were seventy.

28 And he sent Juda before him to Joseph, to tell him; and that he should meet him in Gessen.

29 And when he was come thither, Joseph made ready his chariot, and went up to meet his father in the same place: and seeing him, he fell upon his neck, and embracing him wept.

30 And the father said to Joseph; Now shall I die with joy, because I have seen thy face, and leave thee alive.

31 And Joseph said to his brethren, and to all his father's house: I will go up, and will tell Pharao, and will say to him: My brethren and my father's house, that were in the land of Chanaan, are come to me:

32 And the men are shepherds, and their occupation is to feed cattle: their flocks and herds,

* 1 Par. 7. 30. † Supra, 41. 50. ‡ 1 Par. 7. 6. and 8. 1. § Deut. 10. 22.

20 Agus dúbhairt an Tighearna le Maoise: Eirigh suas go moch air maidin, agus seas os coinne Pharao,, tiucfaidh sé amach chum an uisge, agus dearfaidh leis: Mar so a deir an Tighearna: léig do m' phobal imtheacht go n-déanaidh íodbhairt dam-sa:

21 Nó, muna léigidh tú leo imtheacht, feuch, cuirfidh mé ort féin, agus air do shearbhfoghantaibh, agus air do mhuintir, agus a steach ann do tighthibh gach uile gné míoltoige, agus béidh tighthe na h-Egipteach lán de faithe, agus mar an g-céadna an talamh air a b-fuilid.

22 Agus déanfad an lá sin mioriailleach d-taobh fearainn Gessen, a g-comhnuighidh mo phobal, nach m-beidh míoltóg ann; air chor go m-beidh a fhios agadsa gur mise an Tighearna a meadhon an domhain.

23 Agus cuirfidh mé roinn eidir mo dhaoine féin agus do dhaoine-se: a marach beidhear an comhartha-so.

24 Agus do rinne an Tighearna mar sin. Agus thainic sgaoth neimhneach míoltóg go tigh Pharao, agus go tighthibh a shearbhfoghantuigh agus air fead chríche na h-Egipte uile: do morgadh an talamh trear an sgaoth míoltóg.

25 Agus do ghoir Pharao air Maoise agus air Aron, agus a dubhairt: téighidh déanaidh íodbhairt do bhur n-Dia ann sa talamh so.

26 Agus dubhairt Maoise, ni h-amhlaidh 's dual a dhéanadh, óir is iad athuaimanachta na n-Egipteach déanfas sinne íodbhairt do'n Tighearna ar n-Dia: anois ma marbhmuid na neithe so a adhruighear na h-Egiptigh os coinne a sul, geabhaidis de chlochaibh orainn?

27 Rachfamuid aistior trí lá do shiubhal san b-fasach, agus do dhéanfamuid íodbhairt do'n Tighearna ar n-Dia, sa mar aithneochtar sé duinn.

28 Agus dubhairt Pharao, léigfidh mé daoibh imtheacht, go n-deanfaidh íodbhairt do'n Tighearna bhur n-Dia san b-fasach, acht amhain ni rachfaidh a b-fad; guidhidh air mo shon.

29 Agus dubhairt Maoise, rachfaidh mé amach uait, agus guidhfidh mé an Tighearna agus imtheochaidh na míoltóga ó Pharao agus ó n-a shearbhfoghantaibh agus ó na phobal, a marach: acht na déan cealg ni is mó, gan leigean do'n phobal imtheacht le íodbhairt a dhéanadh do'n Tighearna.

30 Agus do chuaidh Maoise amach ó Pharao, agus do ghuidh an Tighearna.

31 Agus do rinne an Tighearna do réir focail: agus do atharruigh na míoltóga ó Pharao, agus ó n-a shearbhfoghantuibh agus ó n-a mhuintir: nior fan aon díobh.

32 Agus do chruadhuigh Pharao a chroidhe amail agus an uair so mar an g-céadna, nach léigfeadh do'n phobal imtheacht.

20 The Lord also said to Moses: Arise early, and stand before Pharao: for he will go forth to the waters: and thou shalt say to him: Thus saith the Lord: Let my people go to sacrifice to me.

21 But if thou wilt not let them go, behold I will send in upon thee, and upon thy servants, and upon thy houses, all kinds of flies: and the houses of the Egyptians shall be filled with flies of divers kinds, and the whole land wherein they shall be.

22 And I will make the land of Gessen wonderful in that day, wherein my people is; so that flies shall not be there: and thou shalt know that I am the Lord in the midst of the earth.

23 And I will put a division between my people and thy people: to-morrow shall this sign be.

24 And the Lord did so.* And there came a very grievous swarm of flies into the houses of Pharao and of his servants, and into all the land of Egypt: and the land was corrupted by this kind of flies.

25 And Pharao called Moses and Aaron, and said to them: Go, and sacrifice to your God in this land.

26 And Moses said: It cannot be so: for we shall sacrifice the abominations of the Egyptians to the Lord our God: now if we kill those things which the Egyptians worship, in their presence, they will stone us.

27 We will go three days journey into the wilderness: and we will sacrifice to the Lord our God,† as he hath commanded us.

28 And Pharao said: I will let you go to sacrifice to the Lord your God in the wilderness: but go no farther: pray for me.

29 And Moses said: I will go out from thee, and will pray to the Lord: and the flies shall depart from Pharao, and from his servants, and from his people to-morrow: but do not deceive any more, in not letting the people go to sacrifice to the Lord.

30 So Moses went out from Pharao, and prayed to the Lord.

31 And he did according to his word: and he took away the flies from Pharao, and from his servants, and from his people: there was not left so much as one.

32 And Pharao's heart was hardened, so that not even this time would he let the people go.

* Wis. 16. 9. † Supra, 3. 18.

## CAIB. IX.

An cuigeaḋ plaiġ, conaċ mearg na h-airnéise. An seiseaḋ plaiġ, nioscoide air ḋaoinib agus air beaṫaiġiḃ. An seaċtmaḋ plaiġ, cloiċ-ṡneaċda. Geallañ Parao fós leigean do na daoinib imṫeaċt, agus teiġ se air ais ann a ḟocail.

ANN sin a dubairt an Tiġearna le Maoise: Éiriġ a steaċ go Parao, agus iñis dó: Is mar so deir an Tiġearna Dia na n-Eabruiġeaċ: léig do m' ṗobal imṫeaċt, go n-déanaid fóġnaṁ dam-sa.

2 Oir ma ḋiultañ tu leigean dóib imṫeaċt agus go g-cuiñeoċaiḋ tu fós iad.

3 Feuċ beiḋ mo laṁ, ard air do ṁaċaire; agus air na h-eaċraib agus air na h-asalaib agus air na caṁallaib, agus air na daṁaib, agus air na caor-caib beiḋ conaċ ró-ḋoiliġ.

4 Agus déanfaiḋ an Tiġearna niḋ iongantaċ d-taoḃ airnéise Israel, agus airnéise na h-Egipte. ċum naċ b-faġaḋ aon niḋ bas le cloiñ Israel.

5 Agus d' órduiġ an Tiġearna lá ciñte, a raḋ: A maraċ do ḋéanfaiḋ an Tiġearna an niḋ so añs an tir.

6 Agus do riñe an Tiġearna an niḋ sin air na ṁaraċ, agus fuaradar áirnéis na h-Egipte uile bas aċt ni b-fuair aon ḃeaṫaċ d'airnéis na n-Israeliteaċ bas.

7 Agus do ċuir Parao amaċ, ċum fios ḟaġail: agus aon aṁain nior eug d'áirnéis Israel. Agus do cruaduiġeaḋ croiḋe Parao, agus nior léig do'n ṗobal imṫeaċt.

8 Agus dubairt an Tiġearna le Maoise agus le h-Aron: Glacuiḋ lan ġlaice de luaiṫ na sóirne, agus croiṫeaḋ Maoise sin ċum neiṁe a radarc Parao.

9 Agus biḋeaḋ luaiṫreaḋ air feaḋ ċrice na h-Egipte uile, agus ciṫfear leasa agus nioscoide borrṫa air ḋuine, agus air ḃeaṫaċ, air feaḋ ċrice na h-Egipte uile.

10 Agus do ġlacadar luaiṫ na soirne, agus do ṡeasadar a láṫair Parao: agus do ċroiṫ Maoise suas í ċum neiṁe, agus do ḃris amaċ léasa agus nioscoidiḋ bolguiṫe air ḋuine agus air airnéis.

11 Agus nior ḟéadadar na draoiṫe seasaḋ a láṫair Maoise de ḃriġ na m-bolgan ḃi orṫa, agus air na h-Egiptiḃ uile.

12 Agus do ċruaduiġ an Tiġearna croiḋe Parao, agus nior éist sé leo, mar a dubairt an Tiġearna le Maoise.

13 Agus dubairt an Tiġearna le Maoise; Éiriġ suas go moċ air maidin, agus seas os coiñe Parao, agus abair leis: Is mar so a deir an Tiġearna Dia na n-Eabruiġeaċ: léig do m' ṗobal imṫeaċt, gó ndéanaid iodbart daṁ.

14 Oir cuirfiḋ mé anois mo ṗlaiġ uile air do

## CHAP. IX.

*The fifth plague is a murrain among the cattle. The sixth, of boils in men and beasts. The seventh, of hail. Pharao promiseth again to let the people go, and breaketh his word.*

AND the Lord said to Moses: Go in to Pharao, and speak to him: Thus saith the Lord God of the Hebrews: Let my people go to sacrifice to me.

2 But if thou refuse, and withhold them still:

3 Behold my hand shall be upon thy fields, and a very grievous murrain upon thy horses, and asses, and camels, and oxen, and sheep.

4 And the Lord will make a wonderful distinction between the possessions of Israel and the possessions of the Egyptians, that nothing at all shall die of those things that belong to the children of Israel.

5 And the Lord appointed a time saying: To-morrow will the Lord do this thing in the land.

6 The Lord therefore did this thing the next day: and all the beasts of the Egyptians died, but of the beasts of the children of Israel there died not one.

7 And Pharao sent to see: and there was not any thing dead of that which Israel possessed. And Pharao's heart was hardened, and he did not let the people go.

8 And the Lord said to Moses and Aaron: Take to you handfuls of ashes out of the chimney, and let Moses sprinkle it in the air in the presence of Pharao.

9 And let there be dust upon all the land of Egypt: for there shall be boils and swelling blains both in men and beasts, in the whole land of Egypt.

10 And they took ashes out of the chimney, and stood before Pharao, and Moses sprinkled it in the air: and there came boils with swelling blains in men and beasts.

11 Neither could the magicians stand before Moses for the boils that were upon them, and in all the land of Egypt.

12 And the Lord hardened Pharao's heart, and he hearkened not unto them, as the Lord had spoken to Moses.

13 And the Lord said to Moses: Arise in the morning, and stand before Pharao, and thou shalt say to him: Thus saith the Lord the God of the Hebrews: Let my people go to sacrifice to me.

14 For I will at this time send all my plagues

ċroiḋe, agus air do ṡearḃḟoġantuiḋiḃ, agus air do ṁuintir; cor go m-beiḋ ḟios agad nac b-fuil mo leiṫeid eile 's an doṁan.

15 Óir anois sínfiḋ mé amaċ mo láṁ, go m-buailiḋ mé ṫu-sa agus do ḋaoine le plaiġ, agus sgriosfar amaċ ó'n talaṁ ṫú.

16 Agus go deiṁin is uime so do ṫóg mé ṫu-sa suas, ionnus go d-taisbeánfainn ionnad-sa mo ċúṁaċta; agus go b-foillseoċaiḋ m'ainm air feaḋ an doṁain uile.

17 Agus fós féin a g-congḃair sian mo ṗobal, agus nac áil leat léigean dóiḃ imṫeaċt?

18 Feuċ, fá 'n am so a máraċ, cuirfiḋ mise, cloiċṡneaċda go fras, a leiṫeid nac raiḃ san Egipt ó cuireaḋ air buñ í go d-ti an iuḋ.

19 Air an áḋḃair sin fuagair anois cruinniuġaḋ ċur air d'airnéis, agus a b-fuil agad añs an ṁaċaire; óir air gaċ duine agus air beaṫaċ, air gaċ a m-bearṫar air an ṁaċaire, agus nac m-bearṫar a baile, tiucfaiḋ an cloiċṡneaċda an uas orra, agus ġeaḃfaiḋ bás.

20 An té air a raiḃ eagla bréiṫre an Tiġearna a measg ṡearḃḟoġantuiġ Pharao ṫug fá dearna d'a ṡearḃḟoġantuiġiḃ agus d'a áirnéis teiċeaḋ a steaċ do na tiġṫiḃ:

21 Agus an té de do riñe neaṁ-ṡuim de ḃriaṫair an Tiġearna d' ḟag a ṡeirḃisiġ agus a áirnéis air an ṁaċaire.

22 Agus dúbairt an Tiġearna le Maoise: Sín amaċ do láiṁ ċum neiṁe, ionnus go m-beiḋ cloiċṡneaċda air feaḋ ṫíre na h-Egipte uile, air duine, agus air beiṫiġ, agus air gac uile luiḃ san ṁaċaire, air feaḋ tíre na h-Egipte.

23 Agus do ṡín Maoise a ṡlat amaċ ċum neiṁe: agus do ċuir an Tiġearna toirneaċ agus cloiċ ṡneaċda, agus ṫainic an teinntreaċ air feaḋ na talṁan; agus do ḟearṫain an Tiġearna cloiċṡneaċda air ċríċ na h-Egipte.

24 Agus do bí cloiċṡneaċda agus teine com-argṫa agus do bí ċo mór nac d-táinic a leiṫeid a g-críċ na h-Egipte uile ó rineaḋ tír di.

25 Agus do ḃuail an ċloiċṡneaċda air feaḋ ċríċe na h-Egipte uile, gaċ a raiḃ amuiġ s-a maċaire idir duine agus beiṫeaċ; do ḃuail an cloiċṡneaċda gaċ aon luiḃ air an maċaire, agus do ḃris gaċ ann sa g-críċ.

26 Aṁáin a b-fearan Gessen, an ait a raḃadar clann Israel níor ṫuit cloiċṡneaċda air bit.

27 Agus do ċuir Pharao fios air Maoise agus air Aron, agus dubairt leo: Do ṗeacuiḋ mé an uair so: atá an Tiġearna ceart agus mise agus mo ṁuinntir olc.

28 Guiḋiḋ an Tiġearna, ionas nac m-beiḋeaḋ níos mó de ṫoirniġ ṁóir, nó de cloiċṡneaċda: Cum

upon thy heart, and upon thy servants, and upon thy people: that thou mayst know there is none like me in all the earth.

15 For now I will stretch out my hand to strike thee, and thy people with pestilence, and thou shalt perish from the earth.

16 * And therefore have I raised thee, that I may show my power in thee, and my name may be spoken of throughout all the earth.

17 Dost thou yet hold back my people, and wilt thou not let them go?

18 Behold I will cause it to rain to-morrow at this same hour, an exceeding great hail: such as hath not been in Egypt from the day that it was founded, until this present time.

19 Send therefore now presently, and gather together thy cattle, and all that thou hast in the field: for men and beasts, and all things that shall be found abroad, and not gathered together out of the fields, which the hail shall fall upon, shall die.

20 Such as feared the word of the Lord among Pharao's servants, made his servants and his cattle flee into houses:

21 But such as regarded not the word of the Lord, left his servants and his cattle in the fields:

22 And the Lord said to Moses: Stretch forth thy hand towards heaven, that there may be hail in the whole land of Egypt, upon men, and upon beasts, and upon every herb of the field in the land of Egypt.

23 † And Moses stretched forth his rod towards heaven, and the Lord sent thunder and hail, and lightning shooting along the ground: and the Lord rained hail upon the land of Egypt.

24 And the hail and fire mixt with it drove on together: and it was of such large size, as never before was seen in the whole land of Egypt since that nation was founded.

25 And the hail destroyed through all the land of Egypt all things that were in the fields, both man and beast: and the hail smote every herb of the field, and it broke every tree of the country.

26 Only in the land of Gessen, where the children of Israel were, the hail fell not.

27 And Pharao sent and called Moses and Aaron, saying to them: I have sinned this time also, the Lord is just: I and my people are wicked.

28 Pray ye to the Lord that the thunders of

* Rom. 9. 17.

† Wis. 16. 16. and 19. 19.

go leigfaiñ ḋaoiḃ imṫeaċt, agus naċ ḟanfaiḋ siḃ níos faide.

29 A dúḃairt Maoise leis: Có lúaṫ a's raċas mise amaċ as an g-caṫruiġ, sínfad mo láṁa amaċ cum an Tiġearna: Cuirsfiḋ an tóirneaċ, agus ní beiḋ níos mó de ċloiċsneċdaiḃ air ċor go n-aiṫneoċtaiḋ tusa gur leis an Tiġearna, an doṁan.

30 Aċt atá a ḟios agam naċ b-fuil annad-se, no ann do ṡearḃḟoġantaiḋiḃ eagla an Tiġearna De fós.

31 Agus do buaileaḋ an lín agus an eorna: óir do bí an eorna añ deis agus an lín a m-bolgaiḃ.

32 Aċt níor buaileaḋ an ċruiṫneaċd no an seagal: óir biḋar mal.

33 Agus do ċuaiḋ Maoise amaċ as an g-caṫraiġ ó Parao agus do ṡín amaċ a láṁa ċum an Tiġearna: agus do scuireadar na tóirneaċa agus an ċloiċsneacda, agus níor dóirteaḋ an ḟearṫuin air an talaṁ.

34 Agus an uair do ċonairc Parao gur scuir an ḟearṫuin, agus an ċloiċsneaċda, agus an tóirneaċ, do ṗeacuiḋ se tuilleaḋ fós.

35 Agus do ċruaḋuiġ a ċroiḋe, agus croiḋe a ṡeirḃiseaċ. Agus do calcaḋ iad go h-anṁór, agus níor léig do ċlañaiḃ Israel imṫeaċt: mar do laḃair an Tiġearna le Maoise.

God and the hail may cease: that I may let you go, and that ye may stay here no longer.

29 Moses said: As soon as I am gone out of the city, I will stretch forth my hands to the Lord, and the thunders shall cease, and the hail shall be no more: that thou mayst know that the earth is the Lord's.

30 But I know that neither thou, nor thy servants do yet fear the Lord God.

31 The flax therefore, and the barley were hurt, because the barley was green, and the flax was now bolled.

32 But the wheat, and other winter corn were not hurt, because they were lateward.

33 And when Moses was gone from Pharao out of the city, he stretched forth his hands to the Lord: and the thunders and the hail ceased, neither did there drop any more rain upon the earth.

34 And Pharao seeing that the rain and the hail, and the thunders were ceased, increased his sin.

35 And his heart was hardened, and the heart of his servants, and it was made exceeding hard: neither did he let the children of Israel go, as the Lord had commanded by the hand of Moses.

## CAIB. X.

An t-oċtṁaḋ plaiġ, locuistiḋ. An naoiṁeaḋ plaiġ an dorcadas. Cruaiḋiġṫear fós croiḋe Parao.

AGUS dúḃairt an Tiġearna le Maoise: teiġ steaċ go Parao: óir do ċruaḋuiġ mise a ċroiḋe, agus croiḋe a ṡearḃḟoġantuiḋ, ionnus go n-déanfaiñ iad-so mo ċóṁarṫada mar ġeall air-san.

2 Agus ionnus go n-innseoċtá-se a g-cluasaiḃ do ṁic, agus mic do ṁic, lia uair agus sgrios mé na h-Egipṫiġ agus do riñe mé mó ċóṁarṫada 'na mearg; ionnus go m-beiḋeaḋ ḟios agaiḃ gur mise an Tiġearna.

3 Agus do ċuaiḋ Maoise agus Áron a steaċ go Parao, agus a dúḃradar leis: Is mar so a deir an Tiġearna Dia na n-Eabruiġeaċ ca fad ḃeiḋeas tú aig diultaḋ tú féin d'úṁluġaḋ do m'? leig do m' ṗobal imṫeaċt: go n-deanaid ioḋbairt daṁ.

4 Nó, ma ḋiultañ tú léigion do m' ṗobal imṫeaċt, feuċ, go d-tabarfaiḋ mise a máraċ na locuistiḃ añ do ṫeoranaiḃ:

5 Agus faloċaiḋ siad agaiḋ na talṁan, naċ buḋ ḟeidir le duine cuid de d' ḟaicsin: agus iosfaiḋ siad an fuiġioll d'ḟan n-deis an ċloiċsneaċda, agus iosfaid gaċ uile crañ ḟasas ar an talaṁ:

## CHAP. X.

*The eighth plague of the locusts. The ninth, of darkness. Pharao is still hardened.*

AND the Lord said to Moses: Go in to Pharao; for I have hardened his heart, and the heart of his servants: that I may work these my signs in him,

2 And thou mayst tell in the ears of thy sons, and of thy grandsons, how often I have plagued the Egyptians, and wrought my signs amongst them: and you may know that I am the Lord:

3 Therefore Moses and Aaron went in to Pharao, and said to him: Thus saith the Lord God of the Hebrews: How long refusest thou to submit to me? let my people go, to sacrifice to me.

4 * But if thou resist, and wilt not let them go, behold I will bring in to-morrow the locusts into thy coasts :

5 To cover the face of the earth, that nothing thereof may appear, but that which the hail hath left may be eaten: for they shall feed upon all the trees that spring in the fields.

* Wis. 16. 9.

6 Agus líonfaiḋ siad do ṫiġṫe, agus tiġṫe do ṡearḃḟoġantuiḋ uile, agus tiġṫe na n-Egipteaċ uile; ċo iomadaṁail naċ b-facaiḋ d'áṫair nó áṫair d'áṫair, ó'n am rugaḋ iad air an talaṁ go d-ti an iuḋ. Agus d' iompóiġ, agus do ċuaiḋ amaċ ó Ṗarao.

7 Agus a duḃradair searḃ-ḟoġantaiḋiḋ Ṗarao leis: Cá fad ḃeiḋear an scanail so d'á fulangt? léig do na daoine imṫeaċt ioños go n-déanaiḋ ioḋbairt do'n Tiġearna a n-Dia: naċ feiceañ tu fos gob-fuil an Egipt milte.

8 Agus tugadar Maoise agus Aron ċum Ṗarao air ais; agus a duḃairt sé leo: Imṫiġiḋ, déanaiḋ ioḋbairt do'n Tiġearna ḃur n-Dia: aċt cia imeoċṫas.

9 Deir Maoise: Imeoċamuid maille le n-ar leanḃaiḃ agus le n-ar seanaiḃ, maille le n-ar macaiḃ agus le n-ar n-inġeanaiḃ le n-ar tréadaiḃ, agus ar g-caoraċaiḃ: óir is so sollamuin do'n Tiġearna.

10 Agus d'ḟreagair Parao: Biḋeaḋ an Tiġearna liḃ ciannos léigfeas mise daoiḃ-se imṫeaċt agus d'a ḃur leanḃaiḃ naċ iontuisginte go ḃ-fuil siḃ air ṫí oilc?

11 Ni h-aṁlaiḋ ḃeiḋeis aċt teiġiḋ na fir aṁain agus deanaiḋ ioḋbairt do'n Tiġearna; óir is é sin d' iarrabar. Agus do cuireaḋ amaċ iad as láṫair Parao.

12 Aċt duḃairt an Tiġearna le Maoise; Sin amaċ do láṁ ós cioñ ċríce na h-Egipte lé ṫabairt na lócuistiḋ, air ċor go d-tiucfaiḋ suas air a críċ, agus go n-iṫfiḋ gaċ uile luiḃ air an talam, d'ar ḟág an ċloiċ ṡneaċda.

13 Agus do ṡín Maoise a ṡlat amaċ ós cioñ ċríċe na h-Egipte, agus ṫug an Tiġearna gaot loisgeaċ an oir air an talaṁ fead an lae sin uile, agus air fead na h-oiḋċe uile; agus air teaċt na maidne, ṫug an ġaoṫ loisgeaċ, lócuistiḋ.

14 Agus d'eiriġdear suas air fead ċríċe na h-Egipte uile, agus do ṫuirlingadar a teoranaiḃ na h-Egipte uile: iomad aṁail agus naċ raiḃ a leiṫeid do lócuistiḋiḃ rómpa a riaṁ, agus naċ m-beiḋ a leiṫeid 'na ndiaiġ.

15 Agus do ḟolċadar aġaiḋ na talman uile, a sgriosaḋ gaċ niḋ: agus a d-iṫdear gaċ uile luiḃ air an talaṁ, agus uile ṫoraḋ air na cranaiḃ noċ do ḟág an ċloiċṡneaċda: agus níor ḟan aon niḋ glas air na crañaiḃ, nó a luiḃiḃ na talṁan, air fead ċríċe na h-Egipte uile.

16 Ann sin do ġoir Parao air Maoise agus air Aron go deitḟreaċ; agus do ráiḋ leo: Do ṗeacaiḋ mé añ aġaiḋ an Tiġearna ḃur n-Dia, agus ḃur n-aġaiḋ-se.

17 Aċt anois aċċuingim ṫu, maiṫ mo ṗeacaḋ an uair os aṁain, agus guiḋiḋ ḃur Tiġearna n-Dia, ga m-beireaḋ sé an bas so uaim.

18 Agus do ċuaiḋ sé amaċ ó Ṗarao, agus do ġuiḋ an Tiġearna.

6 And they shall fill thy houses, and the houses of thy servants, and of all the Egyptians: such a number as thy fathers have not seen, nor thy grandfathers, from the time they were first upon the earth until this present day. And he turned himself away, and went forth from Pharao.

7 And Pharao's servants said to him: How long shall we endure this scandal? let the men go to sacrifice to the Lord their God. Dost thou not see that Egypt is undone?

8 And they called back Moses and Aaron to Pharao: And he said to them: Go, sacrifice to the Lord your God: who are they that shall go?

9 Moses said: We will go with our young and old, with our sons and daughters, with our sheep and herds: for it is the solemnity of the Lord our God.

10 And Pharao answered: So be the Lord with you, as I shall let you and your children go: who can doubt but that you intend some great evil?

11 It shall not be so: but go ye men only, and sacrifice to the Lord: for this yourselves also desired. And immmediately they were cast out from Pharao's presence.

12 And the Lord said to Moses: Stretch forth thy hand upon the land of Egypt unto the locust, that it come upon it, and devour every herb that is left after the hail.

13 And Moses stretched forth his rod upon the land of Egypt: and the Lord brought a burning wind all that day, and night: and when it was morning, the burning wind raised the locusts:

14 And they came up over the whole land of Egypt: and rested in all the coasts of the Egyptians innumerable, the like as had not been before that time, nor shall be hereafter.

15 And they covered the whole face of the earth, wasting all things. And the grass of the earth was devoured, and what fruits soever were on the trees, which the hail had left: and there remained not any thing that was green on the trees, or in the herbs of the earth in all Egypt.

16 Wherefore Pharao in haste called Moses and Aaron, and said to them: I have sinned against the Lord your God, and against you.

17 But now forgive me my sin this time also, and pray to the Lord your God, that he take away from me this death.

18 And Moses going forth from the presence of Pharao, prayed to the Lord.

19 Do ṫug air gaoṫ ró laidir a ṫeaċt do añ iar, a rug leis na lócuirtiḋ, agus do ṫeilg san Muir Ruaiḋ iad: níor ḟan aon lócuirt aṁain a g-críċ na h-Egipte uile.

20 Agus do ċruaduiġ an Tiġearna croiḋe Parao, ioños nar b'áil leis léigion do ċloiñ Israel imṫeaċt.

21 Agus a dúbairt an Tiġearna le Maoise: Sín amaċ do láṁ ċum neiṁe, ioños go d-tiocfaḋ dorċadas tar ċríċ na h-Egipte, ċo tiuġ gur b'-ḟeidir a ġlacaḋ.

22 Agus do ṡín Maoise a láṁ ċum neiṁe; agus do bí dorċadas uaṫasac air feaḋ críċe na h-Egipte uile air feaḋ trí la.

23 Ní ḟacaiḋ duine aca a ċéile, agus níor ġluais aon duine aca as a áit air feaḋ ṫrí lá: aċt do bí solus aig ċloiñ Israel a n-áitib air coñnuiġdar.

24 Agus do ġoir Parao air Maoise, agus a dubairt: Imṫiġiḋ, déanaiḋ ioḋbairt do'n Tiġearna: congbaiġṫear bur d-tréada agus aṁain bur g-caoraiġe agus teiġdis bur n-aos óg mar an g-céadna lib.

25 Dubairt Maoise, is dual mar an g-céadna tabartais agus íoḋbuirt loisge do ṫabairt dúiñ, le n-déanfamuid íoḋbairt do'n Tiġearna air n-Dia.

26 Raċfaid ar n-áirnéis liñ mar an g-céadna; ní fágfear ionga ar n-diaiġ: óir ta siad riaċtanaċ cum seirbíse do ḋéanaḋ do'n Tiġearna air n-Dia; go h-áiriḋe gan fios againn créad leis a ndéanfamuid seirbís do'n Tiġearna nó go tiġeamuid añ. E

27 Aċt do ċruaduiġ an Tiġearna croiḋe Parao, agus níor b'áil leis léigion dóib imṫeaċt.

27 Agus a dubairt Parao le Maoise: Imṫiġ uaim, bí air do ċoiṁéad gan ṫeaċt fearda añ m-láṫair; óir an lá sin do ċíḋfeas tú m'aġaiḋ do ġeabfaiḋ tú bás.

29 Agus d' ḟreagair Maoise, reir do aiṫinte bíḋeaḋ déanta; ní ḟeicfiḋ mé d'aġaiḋ arís níos mó.

## CAIB. XI.

Bagruiġṫear air Parao, agus air a ḋaoinib bás a g-céad-geinte.

AGUS a dubairt an Tiġearna le Maoise: le plaiġ aṁain eile ḟos buailfid Parao, agus an Egipt; 'nna ḋiaiġ sin léigfiḋ sé ḋaoib imṫeaċt as so; agus cuirfid an siubal le fórneart sib.

2 Labroċtaiḋ tu mar sin leis an b-pobail go b-fáġaḋ gaċ aon ḟear áirleagaḋ ó n-a ċóṁarsain, agus gaċ aon bean ó n-a comarsain soitiġ airgid agus óir.

* Wis. 17. 2. † Wis. 18. 1.

19 And he made a very strong wind to blow from the west, and it took the locusts and cast them into the Red Sea: there remained not so much as one in all the coasts of Egypt.

20 And the Lord hardened Pharao's heart, neither did he let the children of Israel go.

21 And the Lord said to Moses: Stretch out thy hand towards heaven: and may there be darkness upon the land of Egypt, so thick that it may be felt.

22 And Moses stretched forth his hand towards heaven: and there came horrible darkness in all the land of Egypt for three days.

23 * No man saw his brother, nor moved himself out of the place where he was: † but wheresoever the children of Israel dwelt, there was light.

24 And Pharao called Moses and Aaron, and said to them: Go sacrifice to the Lord: let your sheep only, and herds remain, let your children go with you.

25 Moses said: Thou shalt give us also sacrifices and burnt-offerings, which we may offer to the Lord our God.

26 All the flocks shall go with us: there shall not a hoof remain of them: for they are necessary for the service of the Lord our God: especially as we know not what must be offered, till we come to the very place.

27 And the Lord hardened Pharao's heart, and he would not let them go.

28 And Pharao said to Moses: Get thee from me, and beware thou see not my face any more: in what day soever thou shalt come in my sight. thou shalt die.

29 Moses answered: So shall it be as thou hast spoken, I will not see thy face any more.

## CHAP. XI.

*Pharao and his people are threatened with the death of their first-born.*

AND the Lord said to Moses: Yet one plague more will I bring upon Pharao and Egypt, and after that he shall let you go and force you to depart.

2 ‡ Therefore thou shalt tell all the people that every man ask of his friend, and every woman of her neighbour, vessels of silver, and of gold.

‡ Supra, 3. 22. Infra, 12. 35.

3 Agus béarfaiḋ an Tiġearna grása do'n ṗobal a radhairc na n-Egipteaċ. Agus do ḃí Maoise an mór a g-críċ na h-Egipte, a radhairc ṁuinntire Pharao, agus a súiliḃ an poḃail.

4 Agus deir sé: Is mar so a deir an Tiġearna: Timċioll meaḋon oiḋċe raċfaiḋ mé amaċ a lár na h-Egipte:

5 Agus do ġeaḃfaiḋ céadġin air fead tír na h-Egipte bás, ó ċeudġin Pharao noċ ṡuiḋeas air a ċaṫaoir ríoġḋa, go ceudġin an ċuṁaile atá air cúl an ṁuilinn; agus ceudġin uile gaċ beaṫaiġ.

6 Agus béiḋ árd uail air fead críċe na h-Egipte uile, is naċ raiḃ a leiṫéid, agus naċ m-beiḋ a leiṫéid ní is mó go bráṫ.

7 Act ní ċorróċuiḋ madaḋ a ṫeanga a measg ċloinn Israel, ó ḋuine go d-tí beaṫaiġ: air ċor go m-beiḋ fios agaiḃ cianos ċuireas an Tiġearna idirḋealḃaḋ mór idir na h-Egipte agus Israel.

8 Agus tiocfaiḋ siad so do ṡearḃḟoġantuiḋiḋ uile sios ċugam-sa, agus claonfaid iad féin sios damsa a ráḋ: teiġ tu féin agus an pobal uile leanas tu: agus 'na ḋiaiġ sin raċfaiḋ sinne amaċ.

9 Agus do ċuaiḋ sé amaċ ó Pharao air lasaḋ le feirg. Act dubhairt an Tiġearna le Maoise; Ní éistfiḋ Pharao leat-sa: ionnas go méideoċċaiḋ mo iongantasa a g-críċ na h-Egipte.

10 Agus do rinne Maoise agus Aron na h-iongantas so uile tá sgríoḃṫa, a láṫair Pharao: agus do ċruaḋuiġ an Tiġearna croiḋe Pharao ionnos nar léig do ċloinn Israel imṫeaċt amaċ as a tír.

## CAIB. XII.

An caoi air ollṁuiġeaḋ agus air iṫeaḋ uain na cáisge: Marḃḃéar gaċ ceud-ġein 's an Egipt. Teiġeann na h-Israeltiġ ċum siubail.

AGUS dubhairt an Tiġearna le Maoise agus le h-Aron a g-críċ na h-Egipte.

2 Is í an mí so beiḋeas agaiḃ-se 'na tosaċ mios: beiḋeas an ceud mí de'n m-bliaġain.

3 Labhruiḋ le cóṁṫionol Israel uile 'a ráḋ leo: An deiċṁaḋ lá do'n mí se glacfaiḋ gaċ aon duine aca uan, do réir a d-teaġlaiġ agus a d-tiġṫe.

4 Agus má biḋeann an uiṁir ro beag ċum an uain iċe, glacaḋ se-san a ċóṁarsa is foigse d'a ṫiġ, do réir uiṁre na n-anman; do beiḋeas ráċt-anaċ leis an uan iċe.

5 Beiḋ an t-uan gan ċoiḃéim, firionnna do'n ceud-

3 And the Lord will give favour to his people in the sight of the Egyptians. * And Moses was a very great man in the land of Egypt, in the sight of Pharao's servants, and of all the people.

4 And he said: Thus said the Lord: At midnight I will enter into Egypt.

5 And every first-born in the land of the Egyptians shall die, from the first-born of Pharao who sitteth on his throne, even to the first-born of the hand-maid that is at the mill, and all the first-born of beasts.

6 And there shall be a great cry in all the land of Egypt, such as neither hath been before, nor shall be hereafter.

7 But with all the children of Israel there shall not a dog make the least noise, from man even to beast: that you may know how wonderful a difference the Lord maketh between the Egyptians and Israel.

8 And all these thy servants shall come down to me, and shall worship me, saying: Go forth thou, and all the people that is under thee: after that we will go out.

9 And he went out from Pharao exceeding angry. But the Lord said to Moses: Pharao will not hear you, that many signs may be done in the land of Egypt.

10 And Moses and Aaron did all the wonders that are written, before Pharao. And the Lord hardened Pharao's heart, neither did he let the children of Israel go out of his land.

## CHAP. XII.

*The manner of preparing, and eating the paschal lamb: the first-born of Egypt are all slain: the Israelites depart.*

AND the Lord said to Moses and Aaron in the land of Egypt:

2 This month shall be to you the beginning of months: it shall be the first in the months of the year.

3 Speak ye to the whole assembly of the children of Israel, and say to them: On the tenth day of this month let every man take a lamb by their families and houses.

4 But if the number be less than may suffice to eat the lamb, he shall take unto him his neighbour that joineth to his house, according to the number of souls which may be enough to eat the lamb.

5 And it shall be a lamb without blemish, a

CHAP. XII. Ver. 5. The entire of this chapter, regarding the sacrifice of the Paschal Lamb, with the different rites that accompanied it, is figurative and prophetic of the great Sacrifice of the Lamb of God that was slain for the sins of the world. St Paul refers to this mystical resemblance between both in his Epistle to the Corinthians, instructing us that the unleavened bread which was to be used in the Passover was emblematic of the purity with which the blessed Eucharist was to be approached. In short, every ceremony recorded in this chapter is fraught with mystical meaning, and has furnished Catholic writers with the most abundant arguments to illustrate the subject of the Eucharist, and to excite the piety of the people.

* Eccli. 45. 1.

bliaġain: air an g-cuma ċeadna toigfiḋ sib meannan.

6 Agus coingeoċaiḋ agaib é go nuige an ceaṫramaḋ lá déag do'n mí ċeadna: agus marḃfaiḋ cóṁcruinniuġaḋ iomlan pobail Israel é traṫnóna.

7 Agus glacfaiḋ siad cuid de'n fuil, agus buailfiḋ í air dá ursain, agus air ḟardorus na tiġṫe ann a n-iosfaiḋ siad é.

8 Agus iosfaiḋ an feoil an oiḋċe sin, bruiṫe le teine, agus aran gan laibin; le luiḃeannaiḃ searḃa iosfaiḋ siad é.

9 Ná iċiḋ aon niḋ dé amh, nó bruiṫe le h-uisge air aonċor, aċt bruiṫe le teine; a ċeann maille le na cosaiḃ agus maille le a m-bainean leis.

10 Agus ní ḟagfiḋe aon niḋ dé go maidin; agus an méid beiḋeas gan iṫe dé go maidin loisgfiḋe é le teine.

11 Agus is mar so iosfaiḋ é; le bur ḃ-fordronnaiḃ crioslaiġṫe, bur m-bróga air bur g-cosaiḃ, agus búr g-cuaillíḋ ann bur láṁaiḃ agus iosfaiḋ go deiṫnearaċ é; 's é cáisg an Tiġearna é.

12 Óir raċfaiḋ mise tré ċríċ na h-Egipte a noċt, agus buailfead an uile ċéiḋġein a tír na h-Egipte, idir duine agus beaṫaċ: agus air deiċiḃ uile na h-Egipte deanfaiḋ mise an Tiġearna dioġaltas.

13 Agus beiḋ an fuil agaiḃ-se mar ċómarta anns na tiġṫiḃ a m-beiṫiḋ: agus an uair do ċífiḋ mise an fuil, raċfaiḋ mé ṫoraiḃ, agus ní beiḋ an ċraḋ oraiḃ d'a bur maiḃaḋ, an uair buailfeas mé crioċ na h-Egipte.

14 Agus beiḋ an lá so agaiḃ-se mar leacta ċuiṁne: agus cuiṁdeoċaiḋ e mar ṡollaṁuin do'n Tiġearna air feaḋ bur saoġail; cuiṁdeoċaiḋ mar ṡollaṁuin mearg bur geinealaċ maille le órduġaḋ sioruiḋe.

15 Seaċt lá iosfaiḋ aran gan laibin; o an ċéaḋ lá ni beiḋ an laibin ann bur tiġṫiḃ: oir cia b'é air biṫ iosas aran laibin o'n ċéad lá go d-ti an seaċtmaḋ lá, gearrfar amaċ an t-anam sin ó Israel.

16 Agus an ċéad lá bíḋeaḋ naomṫa, agus lán de ṡolaṁuin; an seaċtmaḋ lá bíoḋ ainmineaċ leis an t-solamunṫaċt ceadna: ní déantar aon ġné oibre ionta, aċt amáin an niḋ bainear le iṫe.

17 Agus cuṁdoċaiḋ solaṁuin an arain gan laibin; óir is anns an ló ċeadna sin béarfar mise bur sluaġ amaċ as críċ na h-Egipte: uime sin cóiṁéadfaiḋ an lá so feaḋ bur geinealaċ maille le h-órdúġaḋ sioruiḋe.

18 Anns an ċéaḋ mí air an g-ceaṫramaḋ lá déag de'n mí aig traṫnóna, iosfaiḋ arán gan laibin, nó go d-ti an h-aonṁaḋ lá fiċiḋ do'n mí aig traṫnóna.

19 Air feaḋ seaċt lá ní ḟuiġfear laibin air biṫ

* Levit. 7. 15.

male, of one year: according to which rite also you shall take a kid.

6 And you shall keep it until the fourteenth day of this month: and the whole multitude of the children of Israel shall sacrifice it in the evening.

7 And they shall take of the blood thereof, and put it upon both the side posts, and on the upper door-posts of the houses, wherein they shall eat it.

8 And they shall eat the flesh that night roasted at the fire, and unleavened bread with wild lettuce.

9 You shall not eat thereof any thing raw, nor boiled in water, but only roasted at the fire: you shall eat the head with the feet and entrails thereof.

10 Neither shall there remain any thing of it until morning. * If there be anything left, you shall burn it with fire.

11 And thus you shall eat it: you shall gird your reins, and you shall have shoes on your feet, holding staves in your hands, and you shall eat in haste: for it is the Phase (that is the passage) of the Lord.

12 And I will pass through the land of Egypt that night, and will kill every first-born in the land of Egypt both man and beast: and against all the gods of Egypt I will execute judgments: I *am* the Lord.

13 And the blood shall be unto you for a sign in the houses where you shall be: and I shall see the blood, and shall pass by you: and the destroying plague shall not be upon you, when I shall strike the land of Egypt.

14 And this day shall be for a memorial to you: and you shall keep it a feast to the Lord in your generations with an everlasting observance.

15 Seven days shall you eat unleavened bread: in the first day there shall be no leaven in your houses: whosoever shall eat anything leavened, from the first day until the seventh day, that soul shall perish out of Israel.

16 The first day shall be holy and solemn, and the seventh day shall be kept with the like solemnity: you shall do no work in them, except those things that belong to eating.

17 And you shall observe *the feast of* the unleavened bread: for in this same day I will bring forth your army out of the land of Egypt, and you shall keep this day in your generations by a perpetual observance.

18 † The first month, the fourteenth day of the month in the evening, you shall eat unleavened bread, until the one and twentieth day of the same month in the evening.

19 Seven days there shall not be found any

† Levit. 23. 5. Num. 28. 16.

aṅ bur d-tiġṫib: óir cia b'é air iṫ iosfas sin biar 'na laibin, gearrfuiġear go h-áiriġe an t-anam sin amaċ ó ċóimṫionol Israel, ma coiṁiġeaċ ċo maiṫ, nó duine rugaḋ 's-an tír.

20 Ní iosfaiḋ aon níḋ air a m-beiḋ laibin: ann bur ṫiġṫib uile iosfaiḋ arán gan laibin.

21 Aṅ sin do ġoir Maoise air uile ṡinsear Israel, agus a dubairt leo: teiġiḋ agus glacaiḋ ċugaib uan, do réir bur muiñtire, agus marbaiḋ an ċaisg.

22 Agus glacaiḋ triopol iosóipe, agus tumaiḋ é 's-an b-fuil do beiḋear aig an dorus, agus buailiḋ an fardorus agus an dá ursañ leis: agus na teiġeaḋ aon duine agaib amaċ as dorus a ṫiġe go maidin.

23 Óir raċfaiḋ an Tiġearna trearsna bualaḋ na h-Egipte; agus an uair do ċíḋfiḋ sé aṅ fuil air an b-fardorus, agus air an dá ursain, gebfaiḋ an Tiġearna ṫar an dorus, agus ní léiġfiḋ do'n mill-teoir teaċt a steaċ aṅ bur d-tiġṫib d'a bur m-bualaḋ.

24 Agus congbóċtaiḋ so mar órḋúġaḋ daoib féin agus d'a bur g-cloiñ go braṫ.

25 Agus an uair ṫiocfaiḋ aṅs an g-crić beurfas an Tiġearna daoib, do réir mar do ġeall sé, congbóċtaiḋ sib an fóġnaṁ so.

26 Agus an uair a déarfar bur g-clañ lib: Cad is ciall do'n ḟreasdail so?

27 Abróċtaiḋ-se: Gur b' í iodbuirt ċaisge an Tiġearna, noċ do ṡeaċuin tiġṫe ċloiñe Israel san Egipt, an uair do buail sé na h-Egiptiġ, agus do ṡaor ar d-tiġṫe-ne. Agus do ċromadar an pobal, agus do adruiġdar.

28 Agus do imṫiġdar clañ Israel; agus do riñ-dar mar do aiṫiñ an Tiġearna do Ṁaoise agus do Aron.

29 Agus do ṫarluiġ, san meaḋon oiḋċe gur buail an Tiġearna, an uile ċéiḋġein a d-tír na h-Egipte, ó ċéiḋġein Parao noċ do ṡuiḋ 'na ċaṫaoir ríoġḋa, go céiḋġein na braiġde a bí san n-geabal, agus ċéiḋġin na h-airnéise uile.

30 Agus d' éiriġ Parao 'san oiḋċe, é féin, agus a ṡearḃ-ḟoġantaiḋ uile, agus na h-Egiptiġ uile: agus do bí gair ġuil ṁóir 's an Egipt; óir ní raib tiġ gan duine marb aṅ.

31 Agus do ġoir sé air Ṁaoise agus air Aron s an oiḋċe, agus a dubairt: Eiriġiḋ suas, agus imṫiġ amaċ ó beiṫ a mearg mo ṗobail, sib féin agus clañ Israel; teiġiḋ agus déanaiḋ iodbairt do'n Tiġearna, mar dubrabar.

32 Beiriḋ bur n-ealta agus bur d-tréada lib, mar a dubrabar, agus imṫiġiḋ; agus beañuiġiḋ mise mar an g-céadna.

leaven in your houses: he that shall eat leavened bread, his soul shall perish out of the assembly of Israel, whether he be a stranger or born in the land.

20 You shall not eat anything leavened: in all your habitations you shall eat unleavened bread.

21 And Moses called all the ancients of the children of Israel, and said to them: Go take a lamb by your families, and sacrifice the Phase.

22 * And dip a bunch of hyssop in the blood that is at the door, and sprinkle the transom of the door therewith, and both the door cheeks: let none of you go out of the door of his house till morning.

23 For the Lord will pass through striking the Egyptians: and when he shall see the blood on the transom, and on both the posts, he will pass over the door of the house, and not suffer the destroyer to come into your houses and to hurt *you*.

24 Thou shalt keep this thing as a law for thee and thy children for ever.

25 And when you shall have entered into the land which the Lord will give you as he hath promised, you shall observe these ceremonies.

26 And when your children shall say to you: What is the meaning of this religious rite?

27 You shall say to them: It is the victim of the passage of the Lord, when he passed over the house of the children of Israel in Egypt, striking the Egyptians, and saving our houses. And the people bowing themselves, adored.

28 And the children of Israel going forth did as the Lord had commanded Moses and Aaron.

29 And it came to pass at midnight, † the Lord slew every first-born in the land of Egypt, from the first-born of Pharao, who sat on his throne, ‡ unto the first-born of the captive woman that was in the prison, and all the first-born of cattle.

30 And Pharao arose in the night, and all his servants, and all Egypt; and there arose a great cry in Egypt: for there was not a house wherein there lay not one dead.

31 And Pharao calling Moses and Aaron, in the night, said: Arise and go forth from among my people, you and the children of Israel: go, sacrifice to the Lord as you say.

32 Your sheep and herds take along with you, as you demanded, and departing, bless me.

* Heb. 11. 28.

† Supra, 11. 5. ‡ Wis. 18. 5.

33 Agus do ḃidar na h-Egiptiġ dúṫraċtaċ ċum go g-cuirdís amaċ as an talaṁ an pobal go deiṫnearaċ; óir dúḃradar, beiḋmuid básuiġṫe uile.

34 Agus rugadar na daoine a d-taos leo sul do ḃí sé a laiḃín, agus n-deis beiṫ ċeangailte suas an éaduiġiḃ cuiradar é air a n-guailliḃ.

35 Agus do riñeadar claṅ Israel do réir ḃriaṫra Ṁaoise; agus do ainliceadar ó na h-Egiptiḃ soiġṫiġ airgid, agus soiġṫiġ óir, agus éadaiġ go leor.

36 Agus ṫug an Tiġearna grása do'n ṗobal a b-fiaġnuise na n-Egipteaċ, ionnus go d-tugaidís doiḃ; agus do sladadar na h-Egiptiġ.

37 Agus do ġluaiseadar claṅa Israel ó Ramese go Socot, timċioll sé ceud míle fear d'a g-cois, gan traċt air leanbaiḃ.

38 Agus do ċuadar mórán daoine coṁeasgṫa leo suas; agus treuda, agus ealtaiḋ ró ṁór áirnéise.

39 Agus do ḃruiṫeadar an taos gan laiḃín ṫugadar leo amaċ as an Egipt, agus riñdar de, tortinidh luaiṫ-ḃruiġṫe níor ḃeidir laiḃín a' ċur aṅ mar ḃidear na h-Egiptiġ d'a seoluġaḋ ann siubail gan leigan doiḃ sgiṫ ḟaġail, agus níor ullṁuiġdar biaḋ air biṫ dóiḃ féin.

40 Agus an aimsir do ċómnuiġ clan Israel san Egipt, buḋ ceiṫre ċéad agus triočad bliaġan í.

41 An t-am sin crioċnuiġṫe d' imṫiġ sluaġ an Tiġearna uile amaċ an la ceaḋna as criċ na h-Egipte.

42 Is i so oiḋċe airiṁneaċ an Tigearna aṅ a d-tug iad amaċ as criċ na h-Egipte: an oiḋce so is dual ḋo coiṁéad do ċlaṅ Israel uile aṅ a n-geinealaċaiḃ.

43 Agus duḃairt an Tiġearna le Ṁaoise agus le h-Aron: Se so riaġluġaḋ na cáisge: Ni iosfaiḋ coiṁiġṫeaċ air biṫ ḋé:

44 Aċt gaċ searḃḟóġantuiḋ ceaṅóċtar air airgead, an uair ṫimċillġearfar é, an sin iosfaiḋ se ḋé.

45 Fear cóiṁiġṫeaċ nó searḃḟóġantuiġ tuarusdail ni iosfaiḋ sé ḋé.

46 An aon tiġ aṁáin iosfar é, ní ḃeurfaiḋ tu aon níḋ do'n ḟeoil amac as an tiġ; ni mó brisfiḋ cnáiṁ ḋé.

47 Do ḋéanfaiḋ mar an g-ceadna cóiṁṫionol cloiṅe Israel uile.

48 Agus ma's mian le cóiṁiġṫeac cóṁnuiġe ad' ḟócair, agus ċoiṁéad an cáisg do'n Tiġearna, timċillġearrṫar a ċlaṅ ṁac uile, agus aṅ sin coiṁéadfaiḋ se é; agus beiḋ se mar aon ḃeartar s-an tír: oir ma ḃidean aon neaċ gan timċillġearraḋ ni iosfiḋ se ḋé.

* Supra, 3. 22. and 11. 2. † A.M. 2513. Ante C. 1491.

33 And the Egyptians pressed the people to go forth out of the land speedily, saying: We shall all die.

34 The people therefore took dough before it was leavened: and tying it in *their* cloaks, put it on their shoulders.

35 * And the children of Israel did as Moses had commanded: and they asked of the Egyptians vessels of silver and gold, and very much raiment.

36 And the Lord gave favour to the people in the sight of the Egyptians, so that they lent unto them: and they stripped the Egyptians.

37 † And the children of Israel set forward from Ramesse to Socoth, being about six hundred thousand men on foot, beside children.

38 And a mixed multitude without number went up also with them, sheep and herds and beasts of divers kinds, exceeding many.

39 And they baked the meal, which a little before they had brought in dough out of Egypt, and they made earth cakes unleavened: for it could not be leavened, the Egyptians pressing them to depart, and not suffering them to make any stay: neither did they think of preparing any meat.

40 And the abode of the children of Israel that they made in Egypt, was four hundred and thirty years.

41 Which being expired, the same day all the army of the Lord went forth out of the land of Egypt.

42 This is the observable night of the Lord, when he brought them forth out of the land of Egypt: this night all the children of Israel must observe in their generations.

43 And the Lord said to Moses and Aaron: This is the religious rite of the Phase: No foreigner shall eat of it.

44 But every bought servant shall be circumcised, and so shall eat.

45 The stranger and the hireling shall not eat thereof.

46 ‡ In one house shall it be eaten, neither shall you carry forth of the flesh thereof out of the house, neither shall you break a bone thereof.

47 All the assembly of the children of Israel shall offer it.

48 And if any stranger be willing to become one of you, and to keep the Phase of the Lord, all his males shall first be circumcised, and then shall he duly celebrate it, and he shall be as he that is born in the land: but if any man be uncircumcised, he shall not eat thereof.

‡ Num. 9. 12. John 19. 36.

49 Aon dliġe aṁáin beiḋeas aig an té beirṫar s-an tír, agus aig an g-coiṁiġṫeaċ ċómnoċas bun b-foċair.

50 Agus do riñeadar clan Israel mar d’ aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise agus do Aron,

51 Agus an lá ceadna, ṫug an Tiġearna clañ Israel amaċ as an Egipt sluaġ air sluaġ.

## CAIB. XIII.

Is dual an ċaisg do ċoiṁéad agus na ceadġeinte ċoisreacan do Dia. Beirtear an pobal ṫrid an b-fasaċ le pilléar teine ’s-an oiḋċe agus neul doraċa ’s-an lá.

AGUS do labair an Tiġearna le Ṁaoise, aig raḋ.

2 Coisrig ḋam-sa gaċ ċéadġein, cia air biṫ osgloċṫas an broin a measg ċloiñe Israel, idir duine agus beaṫaċ: is liom-sa iad uile.

3 Agus a dubairt Ṁaoise leis an b-pobal: Cuiṁniġiḋ an lá so, añ a d-tainicbar amaċ as an Egipt, agus as tiġ na daoirse: óir is maille le láṁ laidir ṫug an Tiġearna amaċ sib as an áit so: ní iosfaiḋ aran laibin.

4 ’S an ló an-iúḋ teiġ sib amaċ, a mí na nuaḋ torṫa.

5 Agus an uair beurfas an Tiġearna a steaċ sib go criċ na g-Cananiteaċ, agus na Etiteaċ, agus na n-Amoriteaċ, agus na n-Ebiteaċ, agus na Jebusiteaċ, noċ do ṁoiḋuiġ sé do d’ áiṫrib-se go d-tabarfaḋ duit, fearañ taosgaḋ baiñe a’s ṁeala, g-coiṁéadoċaiḋ tu an nos so añ s-an ṁí so.

6 Seaċt lá íosfas tú aran gan laibin, agus añs an seaċṫṁaḋ lá beiḋ saoire do’n Tiġearna.

7 Aran gan laibin íosfair seaċt lá: agus ní feicfear aran laibin agad, agus ní mó cíḋfear laibin agad añ do ṫeoranaib uile.

8 Agus iñseoċṫaiḋ tú do d’ ṁac añs an lá sin aig raḋ: so é riñe an Tiġearna liom-sa an uair ṫainic mé amaċ as an Egipt.

9 Agus beiḋ mar ċóṁarṫa añ do láiṁ, agus mar ċuiṁne os coṁair do ṡúile, ioños go m-beiḋ dliġe an Tiġearna añ do beul: óir is le láiṁ láidir ṫug an Tiġearna amaċ as an Egipt ṫú.

10 Cuiṁdoċṫaiḋ tú an t-orduġaḋ-sa ’na am féin ó bliaġain go bliaġain.

11 Agus an uair beurfas an Tiġearna a steaċ ṫú go criċ na g-Cananiteaċ, mar ṁioñuiġ se duit féin agus do d’ áiṫrib, agus do beurfaiḋ duit é.

12 Go g-cuirfiḋ tú air leiṫ do’n Tiġearna an

CHAP. XIII., Ver. 9. This passage reminds us of words of our Redeemer regarding the commandments, that they should be continually before the eyes of the people, and in their recollection during the discharge of their several duties.

49 The same law shall be to him that is a native, and to the stranger that sojourneth with you.

50 And all the children of Israel did as the Lord had commanded Moses and Aaron.

51 And the same day the Lord brought forth the children of Israel out of the land of Egypt by their companies.

## CHAP. XIII.

*The paschal solemnity is to be observed; and the first born are to be consecrated to God. The people are conducted through the desert by a pillar of fire in the night and a cloud in the day.*

AND the Lord spake to Moses, saying:

2 * Sanctify unto me every first-born that openeth the womb among the children of Israel, as well of men as of beasts: for they are all mine.

3 And Moses said to the people: Remember this day in which you came forth out of Egypt, and out of the house of bondage, for with a strong hand hath the Lord brought you forth out of this place: that you eat no leavened bread.

4 This day you go forth in the month of new corn.

5 And when the Lord shall have brought thee into the land of the Chanaanite, and the Hethite, and the Amorrhite, and the Hevite, and the Jebusite, which he swore to thy fathers that he would give thee, a land that floweth with milk and honey, thou shalt celebrate in this manner those sacred rites in this month.

6 Seven days shalt thou eat unleavened bread: and on the seventh day shall be the solemnity of the Lord.

7 Unleavened bread shall you eat seven days: there shall not be seen anything leavened with thee, nor within all thy borders.

8 And thou shalt tell thy son in that day, saying: This is what the Lord did to me when I came forth out of Egypt.

9 And it shall be as a sign in thy hand, and as a frontlet before thy eyes: and that the law of the Lord be always in thy mouth, for with a strong hand the Lord hath brought thee out of the land of Egypt.

10 Thou shalt keep this observance at the set time from year to year.

11 And when the Lord shall have brought thee into the land of the Chanaanite, as he swore to thee and thy fathers, and shall give it thee:

12 † Thou shalt set apart all that openeth the

* Infra, 31. 19. Levit. 27. 26. Num. 8. 16. Luke 2. 23.

† Infra, 22. 29. and 34. 19. Ezec. 44. 30.

uile ġein osclas an ḃroin, agus an uile ċead-tuirmeaḋ beaṫaiġ a ḃaineas leat; gaċ niḋ firiońaċ coisreocṫaiḋ tu do'n d-Tiġearna iad:

13 'N áit gaċ aon ċéad ṡearraċ-asail cuirfiḋ tu uan, agus muna ḟuasglair é, marḃfaiḋ tu é: añ sin agus an uile ċéadġein bearṫar do ḋuine a measg do ċloiñe fuasglocair air airgiḋ.

14 Agus an uair ḟiafroċas do ṁac ḋiot-sa maraċ, aig raḋ. Cad é so? déarfaiḋ tú leis; le láiṁ laidir ṫug an Tiġearna siñe amaċ as an Egipt, ó ṫiġ na daoirse:

15 Óir an uair, do ḋiultiġ Parao léigean dúiñ imṫeaċt ṁairḃuiġ an Tiġearna an uile ċéidġein a g-criċ na h-Egipte, araon céidġein an duine, agus céidġein an ainṁiḋe: uime sin do ġniḋim iodḃairt do'n Tiġearna, an uile firioñaċ osclas an ḃroin, aċt céidġein mó ċloiñe uile fuasglaim.

16 Agus beiḋ 'nna ċómarṫa air do láiṁ, agus mar éadanan os comair do ṡúile: óir le láiṁ laidir ṫug an Tiġearna amaċ sin as an Egipt.

17 Agus an uair do léig Parao do'n ṗobal imṫeaċt nior ṫreoruiġ Dia iad le ṡliġe talṁan na b-Pilistineaċ, giḋ go raiḃ se ñ'ait gar: D'eagla mar ṁeas se, go m-beiḋeaḋ aiṫreaċas air an b-pobal an uair do ċiḋfiḋis cogaḋ, agus go b-fillfiḋis do'n Egipṫ:

18 Aċt do ṫreoruiġ Dia iad sa ċuairt, tré ṡliġe ḟasaiġ na Mara Ruaiḋ. Agus do ċuadar clañ Israel suas uġmuiġṫe amaċ as criċ na h-Egipte.

19 Agus rug Maoise cnaṁa Joseiṗ leis: óir ṫug sé mioña air ċloiñ Israel, aig raḋ: Tiucfaiḋ Dia go deiṁin air ċuairt agaiḃ; agus beuraiḋ mo ċnaṁa-sa as só liḃ.

20 Agus gluaiseaḋ ó Socot, do riñeadar fos-lungṗuirt añ Etam, air ṫeórain an ḟasaiġ.

21 Agus do ċuaiḋ an Tiġearna rómpa san ló añ uaiṫne néill, le ṁúnaḋ na sliġe dóiḃ; agus s-an oiḋċe añ uaiṫne ṫeine le ṫabairt soluis dóiḃ; ċum beiṫ 'ña stiur acu gaċ aon am.

22 Nior raiḃ uaṫa an uaiṫne néill 's an ló, nó an uaiṫne ṫeine s-an oiḋċe, os fiaḋnuise an pobail.

## CAIB. XIV.

Leaneañ Parao clan Israel. Gniḋ siad gearan añ aġaiḋ Maoise, beir se-san misneaċ doiḃ, agus teiġeañ siad ṫriḋ an ṁuir ruaḋ. Air Parao agus a ṡluaġ d'a leanmuint, báṫar iad.

AGUS do laḃair an Tiġearna le Maoise, aig raḋ.

2 Laḃair le ċloiñ Israel, go b-fillid agus go ndéarnaid foraḋ os coiñe Pihahirot, eidir Magdal

womb for the Lord, and all that is first brought forth of thy cattle: whatsoever thou shalt have of the male sex, thou shalt consecrate to the Lord.

13 The first-born of an ass thou shalt change for a sheep: and if thou do not redeem it, thou shalt kill it. And every first-born of men thou shalt redeem with a price.

14 And when thy son shall ask thee to-morrow, saying: What is this? Thou shalt answer him: With a strong hand did the Lord bring us forth out of the land of Egypt, out of the house of bondage.

15 For when Pharao was hardened, and would not let us go, the Lord slew every first-born in the land of Egypt, from the first-born of man to the first-born of beasts: therefore I sacrifice to the Lord all that openeth the womb of the male sex, and all the first-born of my sons I redeem.

16 ‡ And it shall be as a sign in thy hand, and as a thing hung between thy eyes, for a remembrance: because the Lord hath brought us forth out of Egypt by a strong hand.

17 And when Pharao had sent out the people, the Lord led them not by the way of the land of the Philistines which is near: thinking lest perhaps they would repent, if they should see wars arise against them, and would return into Egypt.

18 But he led them about by the way of the desert, which is by the Red Sea: and the children of Israel went up armed out of the land of Egypt.

19 And Moses took Joseph's bones with him: because he had adjured the children of Israel, saying: § God shall visit you, carry out my bones from hence with you.

20 And marching from Socoth they encamped in Etham, in the extreme boundaries of the wilderness.

21 ‖ And the Lord went before them to shew the way by day in a pillar of a cloud, and by night in a pillar of fire: that he might be the guide of their journey at both times.

22 There never failed the pillar of the cloud by day, nor the pillar of fire by night, before the people.

## CHAP. XIV.

*Pharao pursueth the children of Israel. They murmur against Moses, but are encouraged by him, and pass through the Red Sea. Pharao and his army following them are drowned.*

AND the Lord spoke to Moses, saying:

2 Speak to the children of Israel: Let them turn and encamp over against Phihahiroth, which is between Magdal and the sea over against

* Deut. 6. 8. † Gen. 50. 24.

‡ Num. 14. 14. 2 Esdr. 9. 12. and 19. 1 Cor. 10. 1.

agus an ḟairrge, ṫall air aġaiḋ Ḃel-seṗon; os a ċoinne do ḋéantaiḋ forlungṗuirt láiṁ leis an ḟairrge.

3 Óir a déarfaiḋ Ṗarao a d-taoḃ ċloinne Israel; Atáid an geabal s-an tír, an fásaċ 'nna d-timċioll.

4 Agus cruaiḋeoċaiḋ mise a ċroiḋe, ionnas go leanfaiḋ sé sib: agus do ġeabad-sa glóir a taoḃ Ṗarao agus a ṡluaiġ uile; agus beiḋ ḟios aig na h-Egiptiḃ gur mé-se an Tiġearna. Agus do rinneadar sin.

5 Agus do h-innseaḋ do ríġ na h-Egipte gur ṫeiṫeadar an pobal: agus do claoċluiḋeaḋ croiḋe Ṗarao agus a ṁuinntire ann aġaiḋ an ṗobail, agus a dúḃradar: Créad fá n-déarnamar so, a's air léigeamar Israel d'imṫeaċt ċum naċ n-déanfaḋ daor-ṡearḃis dúinn?

6 Agus do réiḋiġ sé-san a ċarbad, agus rug a ṁuinntir uile leis.

7 Agus rug leis sé ceud carbad tóġṫa, agus carbaid na h-Egipte uile, agus ceann ḟéaḋna ós cionn gaċ aonċoda ḋíoḃ.

8 Agus do ċruaiḋiġ an Tiġearna croiḋe Ṗarao ríġ na h-Egipte, agus do ġluais sé ann diaiġ ċloinne Israel: agus do ċuadar clann Israel amaċ le láiṁ áird.

9 Agus 'nuair do leanadar na h-Egiptiġ 'na n-diaiġ, fuaireadar iad a b-forlungṗuirt cois na fairrge: bídear marcaiġ agus carbaid Ṗarao agus a ṡluaġ go h-uile, le taoḃ Ṗihahiroṫ, ós coinne Ḃel-seṗon.

10 Agus an uair ṫáinic Ṗarao láiṁ leo, do ṫógḃadar clann Israel a súile suas, agus ċonnairceadar na h-Egiptiġ 'nna n-diaiġ; agus do ḃídar lán d'eagla; agus do éimiġdar air an d-Tiġearna.

11 Agus a dúḃradar le Maoise: Do ċionn naċ raiḃ uaiġe 's-an Egipt ṫug tú leat sinn ċum bás ḟaġail s-an b-fásaċ? créad fá ndéarnaiḋ tú mar só linn, ar d-tabairt amaċ as an Egipt?

12 Naċ so an focal do laḃramar leat s-an Egipt, aig ráḋ: imṫig uainn ċum go n-deanfamuis searḃis do na h-Egiptiḃ? Óir b'ḟearr ḋúinn-ne saoṫar do ḋéanaḋ do h-Egiptiḃ, ná bás ḟaġail s-an b-fásaċ.

13 Agus dúḃairt Maoise leis an b-pobal: Na bíḋeaḋ eagla oraiḃ: séasaiḋ agus feaċfaiḋ mór ṁíorḃuillíḋ an Tiġearna, noċ do deanfaiḋ sé an iuḋ; óir na h-Egiptiġ do ċiṫiḋ an iuḋ, ní ḟaicfiḋ iad arís go bráṫ.

14 Troidfiḋ an Tiġearna air ḃur son, agus beiṫi-se ḃur tost.

15 Agus duḃairt an Tiġearna le Maoise: Cad fá 'n éiṁġeann tú orm-sa? abair le cloinn Israel dul air a n-aġaiḋ:

16 Aċt tóg ṫu-sa suas do ṡlat, agus sín amaċ do láṁ os cionn na fairrge, agus roinn í ċum go

Beelsephon: You shall encamp before it upon the sea.

3 And Pharao will say of the children of Israel: They are straitened in the land, the desert hath shut them in.

4 And I shall harden his heart, and he will pursue you: and I shall be glorified in Pharao, and in all his army: and the Egyptians shall know that I am the Lord. And they did so.

5 And it was told the king of the Egyptians that the people was fled: and the heart of Pharao and of his servants was changed with regard to the people, and they said: What meant we to do, that we let Israel go from serving us?

6 So he yoked his chariot, and took all his people with him.

7 And he took six hundred chosen chariots, and all the chariots that were in Egypt: and the captains of the whole army.

8 And the Lord hardened the heart of Pharao king of Egypt, and he pursued the children of Israel: but they were gone forth in a mighty hand.

9 ¶ And when the Egyptians followed the steps of them who were gone before, they found them encamped at the sea-side: all Pharao's horse and chariots, and the whole army were in Phihahiroth before Beelsephon.

10 And when Pharao drew near, the children of Israel lifting up their eyes, saw the Egyptians behind them; and they feared exceedingly, and cried to the Lord.

11 And they said to Moses: Perhaps there were no graves in Egypt, therefore thou hast brought us to die in the wilderness; why wouldst thou do this, to lead us out of Egypt?

12 Is not this the word that we spoke to thee in Egypt, saying: Depart from us, that we may serve the Egyptians? for it was much better to serve them, than to die in the wilderness.

13 And Moses said to the people: Fear not: stand and see the great wonders of the Lord, which he will do this day: for the Egyptians, whom you see now, you shall see no more for ever.

14 The Lord will fight for you, and you shall hold your peace.

15 And the Lord said to Moses: Why criest thou to me? Speak to the children of Israel to go forward.

16 But lift thou up thy rod, and stretch forth thy hand over the sea, and divide it: that the

* Jos. 24. 6. 1 Mac. 4. 9.

imeoċaiḋ clann Israel air talaṁ tirim tré lár na fairrge.

17 Agus cruaiḋeoċaiḋ mise croiḋe na n-Egipteaċ, cum go leanfaiḋ siḃ: agus do ġeabad-sa glóir a taoḃ Pharao, agus a ṡluaiġ uile, agus air a ċarbadaiḃ, agus air a ṁarcṡluag.

18 Agus aiṫneoċaiḋ na h-Egiptiġ gur mé-se an Tiġearna, an uair do ġeabfaiḋ mé glóir air Pharao air a ċarbadaiḃ, agus air a ṁarcṡluag.

19 Agus d' aṫarruiġ aingeal Dé, do ḃi róiṁe ḟoslongṗuirt Israel, agus do ċuaiḋ 'n-a n-diaiġ: agus do ċuaiḋ 'n-a n-diaiġ mar an g-ceadna an uaiṫne neull 'n-áit a ḃeiṫ rompa.

20 Agus do ṡeas se eidir ḟoslongṗuirt na n-Egipteaċ agus foslongṗuirt Israel; agus do ḃi 'n-a neul dorċa agus sorċug solus dóiḃ so s-an oiḋċe, ionnos naċ d-tainic ceaċdar diob ann gar a ċéile air feaḋ na h-oiḋċe.

21 Agus nuair do ṡín Maoise a láṁ amaċ ós cionn na fairrge; do sguab an Tiġearna air siúbal an fairrge le gaoiṫ láidir ann oir air feaḋ na h-oiḋċe sin agus do riñe an ḟairrge 'n-a talaṁ ṫirim, agus do roinnead na h-uisge.

22 Agus do ċuadar clann Israel a lár na fairrge air talaṁ tirim: agus do ḃidar na h-uisge 'n-a m-balla dóiḃ air a láiṁ deis, agus air a g-clé.

23 Agus do lean na h-Egiptiġ, agus do ċuadar 'n-a n-diaiġ go lár na fairrge, eiċ Pharao uile, a ċarbaid, agus a ṁarcṡluaġ.

24 Agus ṫainic faire na maidne, agus feuċ an Tiġearna dearcaḋ air ṡluaġaiḃ na n-Egipteaċ ṫrid an uaiṫne teine agus an neul, do sgrios sé iad.

25 Agus do ṫeilg faoi lár roṫa na g-carbad, air ċor gur tarrangead ann s-an doiṁneaċt iad agus dúbradar na h-Egiptiġ. Teiṫmuid as laṫair Israel; óir atá an Tiġearna aig troid air son 'n ar n-agaiḋ sinne.

26 Agus dubairt an Tiġearna le Maoise: Sín amaċ do láṁ ós cionn na fairrge, ionnos go tigid na h-uisgeṫe arís air na h-Egiptiḃ, air a g-carbadaiḃ, agus air a ṁarcṡluag.

27 Agus 'n uair do ṡín Maoise a láṁ amaċ ós cionn na fairrge, d'ḟill an fairrge air ais an a h-áit féin le liṅ-glasuġaḋ an lae; agus aig teiṫeaḋ do na h-Egiptiġ tuit an t-uisge 'nn a mullaċ: agus do báiṫ an Tiġearna iad lár tonta na fairrge.

28 Agus d' ḟilleadar na h-uisgeṫe, agus d' ḟolcadar carbaid, agus marcaiġ, sluaġ Pharao uile noċ tainic s-an b-fairrge 'n-a n-diaiġ: níor fágbaḋ oiread agus aon neaċ diob.

29 Agus d' imṫiġdar clann Israel air talam tirim a lár na fairrge; agus do ḃidar na h-uis-

children of Israel may go through the midst of the sea on dry ground.

17 And I will harden the heart of the Egyptians to pursue you: and I will be glorified in Pharao, and in all his host, and in his chariots, and in his horsemen.

18 And the Egyptians shall know that I am the Lord, when I shall be glorified in Pharao, and in his chariots and in his horsemen.

19 And the Angel of God, who went before the camp of Israel, removing, went behind them: and together with him the pillar of the cloud, leaving the fore-part,

20 Stood behind, between the Egyptians' camp and the camp of Israel: and it was a dark cloud, and enlightening the night, so that they could not come at one another all the night.

21 *And when Moses had stretched forth his hand over the sea, the Lord took it away by a strong and burning wind blowing all the night, and turned it into dry ground: and the water was divided.

22 And the children of Israel went in through the midst of the sea dried up: for the water was as a wall on their right hand and on their left.

23 And the Egyptians pursuing went in after them, and all Pharao's horses, his chariots and horsemen, through the midst of the sea.

24 And now the morning watch was come,† and behold the Lord looking upon the Egyptian army through the pillar of fire and of the cloud, slew their host.

25 And overthrew the wheels of the chariots, and they were carried into the deep. And the Egyptians said: Let us flee from Israel, for the Lord fighteth for them against us.

26 And the Lord said to Moses: Stretch forth thy hand over the sea, that the waters may come again upon the Egyptians, upon their chariots and horsemen.

27 And when Moses had stretched forth his hand towards the sea, it returned at the first break of day to the former place; and as the Egyptians were fleeing away, the waters came upon them, and the Lord shut them up in the middle of the waves.

28 And the waters returned, and covered the chariots and the horsemen of all the army of Pharao, who had come into the sea after them, neither did there so much as one of them remain.

29 But the children of Israel marched through the middle of the sea upon dry land, and the

* Psalm 77. 13. and 104. 37. and 113. 3. Heb. 11. 29.

† Wis. 18. 15.

ġe 'nna m-balla dóiḃ air a láiṁ deis, agus air a g-cle.

30 Agus do saor an Tiġearna Israel an lá sin as láṁaiḃ na n-Egipteaċ.

31 Agus do ċonairc Israel na h-Egipṫiġ marḃ air ṫráiġ na fairrge, agus an láṁ mor sin, do ṫoiġ an Tiġearna air na h-Egiptiḃ: agus do ḃí eagla an Tiġearna air an b-pobal, agus do ċreidedar an Tiġearna, agus a ḟearḃroġantaiḋ Maoise.

## CAIB. XV.

Dán caintearnaċ Maoise. Déantar na h-uisge searḃa, milis.

AN N sin do ġaḃ Maoise agus claṅ Israel an dán so do'n Tiġearna, agus duḃradar: Cannamuid do'n Tiġearna; óir is glórṁar a ċaṫréim an t-eċ, agus an marcaċ do ṫeilg sé s-an b-fairrge.

2 'Sé an Tiġearna mo neart agus mó ḃlad agus riñeaḋ é 'ña ṫarṫáil dam: is é mo Ḋia é agus glóir-ġniḋfaiḋ é: Dia m' aṫair, agus árdoċaiḋ mé é.

3 Amail fear cogaiḋ an Tiġearna; as é an Uile-ċuṁaċtaċ a ainm.

4 Do ṫeilg se cairbaid Pharao agus a ṡluaġ 's an b-fairrge: aṫaid fós a ċiñ flaiṫe toġṫa báiḋte s-an Muir ruaḋ.

5 D' ḟolċadair na h-aigéin iad: do ċuadar le fána 's-an doiṁin mar ċloiċ.

6 Do riñeaḋ do láṁ ḋeas, O a Ṫiġearna, glórṁar a g-cúṁaċt: do ḃuail, O a Ṫiġearna, do deas láṁ an naṁuid.

7 Le meud d'airdḟlaiṫis do ċlaoiḋ tú iad d'éiriġ suas a' d' aġaiḋ: do cuir tú d' ḟearg amaċ, do ċnaoiġ iad mar ċonlaċ.

8 Agus le gaeṫiḃ de ḃnuċ do cruiñiġeaḋ na h-uisge a g-cioñ a ċéile; do ṡeasadar raṫa na tuilte agus bí tonta ioċtara ċarnuiġṫe aṅ aon-ḟeaċt a meoḋan na fairrge.

9 Dúbairt an naṁad, leanfad, agus béarfad orra, roiñfead a g-creaċ; sásoċtar m' aṅam orra; tarrangoċaid mé mó ċloiḋeaṁ, sgriosfaiḋ mo láṁ iad.

10 Do ṡéid tú le do ġaoiṫ, agus d' ḟoluiġ an ḟairrge iad: Do ċuadar sios aṁail luaiġe lár na d-tuilte diana.

11 Cia a mearg na droinge treánṁair eir coraṁail leat, O a Ṫiġearna, cia 's coraṁail leat, glórṁar a naoṁṫaċt, uaṫḃasaċ agus ionṁolta, aig déanaḋ iongantaḋ?

12 Do ṡín tú amaċ do láṁ ḋeas, agus do ṡluig an talaṁ iad.

13 Ḃidis 'do ṫreoruiġṫeoir ann do ṫróċaire

waters were to them as a wall on the right hand and on the left.

30 And the Lord delivered Israel on that day out of the hands of the Egyptians.

31 And they saw the Egyptians dead upon the sea shore, and the mighty hand that the Lord had used against them: and the people feared the Lord, and they believed the Lord, and Moses his servant.

## CHAP. XV.

*The canticle of Moses. The bitter waters of Mara are made sweet.*

THEN * Moses and the children of Israel sung this canticle to the Lord, and said: Let us sing to the Lord: for he is gloriously magnified, the horse and the rider he hath thrown into the sea.

2 † The Lord *is* my strength and my praise, and he has become salvation to me: he *is* my God and I will glorify him: the God of my father, and I will exalt him.

3 The Lord *is* as a man of war, Almighty *is* his name.

4 Pharao's chariots and his army he hath cast into the sea: his chosen captains are drowned in the Red Sea.

5 The depths have covered them, they are sunk to the bottom like a stone.

6 Thy right hand, O Lord, is magnified in strength: thy right hand, O Lord, hath slain the enemy.

7 And in the multitude of thy glory thou hast put down thy adversaries: thou has sent thy wrath, which hath devoured them like stubble.

8 And with the spirit of thy anger the waters were gathered together: the flowing water stood, the depths were gathered together in the midst of the sea.

9 The enemy said: I will pursue and overtake, I will divide the spoils, my soul shall have its fill: I will draw my sword, my hand shall slay them.

10 Thy wind blew and the sea covered them: they sunk as lead in the mighty waters.

11 Who is like to thee, among the strong, O Lord? who is like to thee, glorious in holiness, terrible and praise-worthy, doing wonders?

12 Thou stretchedst forth thy hand, and the earth swallowed them.

13 In thy mercy thou hast been a leader to the people which thou hast redeemed: and in

* Wis. 10. 20. † Psalm 117. 14. Isa. 12 2.

do do ṗobal do ḟuasgail tú: tug tú iad añ do neart ċum ḋaitrib naomṫa.

14 D'eiriġdar na poblaċa agus bidear lasta le feirg: fuair dobrón greim air áitreoiriḃ Ṗalestina.

15 Añ sin do ḃidar measguiġṫe ciñfairt na h-Edoime, ṫainic critėagla air ḟearaiḃ laidire Ṁoaib: Agus ḃidar daoine Ċanain uile, aiṫreoċte.

16 Tuitead uaṫ agus eagla orra, le meid do laiṁe: biḋead siad neamluṫṁar mar ċloiċ, no go d-teiġ do ṗobal-sa ṫairis, O a Tiġearna, no go d-teiġ an pobal ṫairis, ar leaṫ féin é.

17 Do ḃeirfad tú a steaċ iad, agus suiḋeoċaiḋ tú iad a sliaḃ d'oiġreaċta, añ s-an áit, comnuiġe is cuṁduiġṫe, do riñe tú a Tiġearna ḋuit féin an do naoṁ-lañ, a Tiġearna, a daingniġdar do laṁa.

18 Beiḋ an Tiġearna a riogaċt go saoġal na saoġal.

19 Óir do ċuaiḋ marcaċ Pharao a steaċ leis na ċarbadaiḃ agus na ṁarcsluaġ s-an b-fairrge, agus ṫug an Tiġearna uisgṫe na fairrge air ais orra; aċt do ṡiubail clañ Israel air talaṁ ṫirim a meoḋan na fairrge.

20 Agus do ġlac Maire an banḟaiġ, deirḃṡiur Aroin, tiompan 'nna laiṁ; agus do ċuadar na mná uile amaċ 'nna diaiġ maille le ceol agus le rince.

21 Agus do ṫionsgain an caintireaċt, rad: Canamuid do'n Tiġearna, oir is glórṁar, agus is reimaṁail e: an t-eaċ agus an marcaċ do ṫeilg se s-an b-fairrge.

22 Agus do tug Maoise Israel ó'n Muir-Ruaḋ; agus do ċuadar go fásaċ Súr; agus do ṡiubluiġdar trí lá s-an b-fásaċ, agus ni fuaradar uisge.

23 Agus do ṫainicadar go Mara agus níor ḟéadadar uisgṫe Mara d'ól, óir do bídar searḃ: uime sin ṫug ainm air buḋ cuiḃeaċ do'n áit, 'goirm air-Mara, se sin searḃ.

24 Agus do riñe an pobal munḃar a aġaiḋ Maoise, aig rad: Créad olfamuid?

25 Agus d'éiġ sé-san air an Tiġearna; agus do ṫaisbéin crañ dó, an uair do ċait sé añs na h-uisgṫib, do riñead na h-uisgṫe milis: añ sin do riñe se reaċta ordúġad dó, agus is añ sin do ḋearḃ sé iad;

26 Aig rad: Ma eisteañ tú le guṫ an Tiġearna do Dia, agus go n-déanfaiḋ tú an níḋ is ceart 'nna radarc, agus go tab'rfaiḋ tu áire d'a aiṫeantaiḃ,

thy strength thou hast carried them to thy holy habitation.

14 Nations rose up, and were angry: sorrows overtook the inhabitants of Philisthiim.

15 Then were the princes of Edom troubled, trembling seized on the stout men of Moab: all the inhabitants of Chanaan became stiff.

16 Let fear and dread fall upon them, in the greatness of thy arm: let them become unmoveable as a stone, until thy people, O Lord, pass by: until this thy people pass by, which thou hast possessed.

17 Thou shalt bring them in, and plant them in the mountain of thy inheritance, in thy most firm habitation which thou hast made, O Lord; thy sanctuary, O Lord, which thy hands have established.

18 The Lord shall reign for ever and ever.

19 For Pharao went in on horseback with his chariots and horsemen into the sea, and the Lord brought back upon them the waters of the sea. But the children of Israel walked on dry ground in the midst thereof.

20 So Mary the prophetess the sister of Aaron, took a timbrel in her hand: and all the women went forth after her with timbrels and with dances:

21 And she began the song to them, saying: Let us sing to the Lord, for he is gloriously magnified, the horse and his rider he hath thrown into the sea.

22 And Moses brought Israel from the Red Sea, and they went forth into the wilderness of Sur: and they marched three days through the wilderness, and found no water.

23 And they came into Mara, and they could not drink the waters of Mara, because they were bitter: whereupon he gave a suitable name to the place, calling it Mara, that is, bitterness.

24 And the people murmured against Moses, saying: What shall we drink?

25 But he cried to the Lord, and he shewed him a tree, * which, when he had cast into the waters, they were turned into sweetness. There he appointed him ordinances, and judgments, and there he proved him,

26 Saying: If thou wilt hear the voice of the Lord thy God, and do what is right before him, and obey his commandments, and keep all his pre-

---

CHAP. XV., Ver. 20. It is the opinion of the Fathers that Mary remained a virgin—a rare gift under the old law—and that thus she was particularly privileged to celebrate the glorious deliverance of the people, being a figure of the most august Virgin whose name she bore, who in a higher spirit of prophecy, sung the deliverance of the human race through the mercies of her divine Son.

Ver. 25. There is reference made to the healing influence of this tree, in the book of Ecclesiasticus, c. 38. 4. But like so many other types of the new law, this tree sweetening the bitter waters, is a remarkable emblem of the holy tree of the cross, by which the bitterness of the ills of life is sweetened.

* Judith 5. 15. Eccli. 38. 5.

agus go g-cuiṁdeoċaiḋ tú a reaċda uile, ni cuirfiḋ mé aon niḋ de na h-easlaintib so oraib, noċ ṫug mé air na h-Egiptib: óir is mise an Tiġearna do leiġeastóir.

27 Agus ṫainicadar go h-Elim, mar a raib dá ṫobair deug d'uisge, agus deiċ agus tri fiċċid cran̄ pailme: agus do riñeadar cóṁnuiḋe an̄ sin laiṁ leis na h-uisgṫib.

## CAIB. XVI.

Gniḋ na daoine casóid de easba biḋ. Beir Dia dóib gearrgurta agus manna.

AGUS do ġluaiseadar ó Elim; agus ṫainic cóṁċruiñuġaḋ ċloiñe Israel uile go fasac Sin, atá eidir Elim agus Sinai, an cúigeaḋ lá deug de'n dara ṁi tar éis a teaċt as cric na h-Egipte.

2 Agus do, riñeadar cóṁcruiñuġaḋ ċloiñe Israel uile munbar a, naġaiḋ Maoise agus Aroin s-an b-fasaċ.

3 Agus dubradar clan̄ Israel leo: nar b'ḟearr bás ḟaġail faoi laiṁ an Tiġearna a g-criċ na h-Egipte an uair do ṡuiġeamar laim le co rib na fecla, agus an uair d' iṫmis arán ar saiṫ! óir ṫug sib-se amaċ sin̄ s-an b-fásaċ so, go ṁarbfa na cóiṁṫionol a so úile le h-ocras.

4 Agus dúbairt an Tiġearna le Máoise; feuċ, fearṫanoċaiḋ mise arán ó neaṁ daoib: agus teigeaḋ na daoine amaċ agus cruiñiġeaḋ siad a n-deoṫċan gaċ lá go n-dearbaiḋ me iad, an siubaloċṫaid an̄ mo ḋliġe, nó naċ n-déanaid.

5 Aċt an seiseaḋ lá ullmeoċaḋ siad an niḋ do beurfaid leo a steaċ; agus biḋeaḋ sé fá dó ni is mó 'na an niḋ ċruiñiġid go laeṫeaṁail.

6 Agus dúbairt Maoise agus Aron le cloiñ Israel uile: Aig tráṫnóna, aiṫneoċṫaid gur b'é an Tiġearna ṫug amaċ sib ar criċ na h-Egipte.

7 Agus air ṁaidin, an sin do ċifiḋ glóir an Tiġearna; óir do ċluin sé bur munbar an̄ aġaiḋ an Tiġearna: agus créad sin̄-ne a's a ndéanaiḋ sib munbar ar n-aġaiḋ?

8 Agus dúbairt Maoise: do beurfaḋ an Ti-ġearna daoib s-an tráṫnóna feoil le iṫe, agus air maidin arán bur saiṫ: de cion̄ go g-cluin an Ti-ġearna bur munbar noċ do ġniṫiḋ de ṁunbar 'n a aġaiḋ: óir cia sin̄-ne? ni ar n-aġaiḋ-ne atáid bur munbar aċt an aġaiḋ ann Tiġearna.

9 Agus do labair Maoise le Áron: Abair le cóiṁṫionol ċloiñe Israel uile: Tigiḋ a b-fogus a

cepts, none of the evils which I inflicted upon Egypt, will I bring upon thee: for I am the Lord thy healer.

27 * And the children of Israel came into Elim, where there were twelve fountains of water, and seventy palm trees: and they encamped by the waters.

## CHAP. XVI.

*The people murmur for want of meat; God giveth them quails and manna.*

AND they set forward from Elim, and all the multitude of the children of Israel came into the desert of Sin, which is between Elim and Sinai:† the fifteenth day of the second month, after they came out of the land of Egypt.‡

2 And all the congregation of the children of Israel murmured against Moses and Aaron in the wilderness.

3 And the children of Israel said to them: Would to God we had died by the hand of the Lord in the land of Egypt, when we sat over the flesh-pots, and ate bread to the full: Why have you brought us into this desert, that you might destroy all the multitude with famine?

4 And the Lord said to Moses: Behold I will rain bread from heaven for you: let the people go forth, and gather what is sufficient for every day: that I may prove them whether they will walk in my law, or no.

5 But the sixth day let them provide for laying some by: and let it be double to that they were wont to gather every day.

6 And Moses and Aaron said to the children of Israel: In the evening you shall know that the Lord hath brought you forth out of the land of Egypt:

7 And in the morning you shall see the glory of the Lord: for he hath heard your murmuring against the Lord: but as for us, what are we, that you mutter against us?

8 And Moses said: In the evening the Lord will give you flesh to eat, and in the morning bread to the full: for he hath heard your murmurings, with which you have murmured against him, for what are we? your murmuring is not against us, but against the Lord.

9 Moses also said to Aaron: Say to the whole congregation of the children of Israel; Come

Ver. 27. In those twelve fountains of water, gushing forth in the desert, St. Jerome and others find appropriate figures of the twelve Apostles, enriching the world with the waters of their evangelical doctrine.

CHAP. XVI. Ver. 5. The sixth day from its first falling, which appears to have been on the day after the Sabbath, now our Lord's day, since from that until Friday there are six days. On Friday they will gather a double portion, and lay by the half for the Sabbath.

* Num. 33. 9. † Wis. 11. 2. ‡ A.M. 2513.

láṫair an Tiġearna: óir do ċualaiḋ sé bur murḃar.

10 Agus mar do labair Áron le cóiṁṫionol ċloiñe Israel uile, ḟeuċadar a leiṫ an ḟásaiġ, agus feuċ d' ḟoillsiġ glóir an Tiġearna añ s-a' neull.

11 Agus do labair an Tiġearna le Maoise, aig rád,

12 Do ċualaiḋ me murḃair ċloiñe Israel: labair leo aig rád: 'S-an tráṫnóna, íosfaiḋ feoil agus air maidin líonfear le h-arán sib; agus aiṫneoċṫaiḋ gur mise an Tiġearna bur n-Dia.

13 Agus tarla s-an tráṫnóna, gur ṫáinicdar na gearaġurt suas, agus gur ḟoluiġdar an forlung-ṗurt: agus air maidin do luiġ drúcd a d-timċioll ain t-sluaġ.

14 Agus an uair d'ḟoluiġ se an talaṁ d' ḟeuċ se air an b-fásaiġ, beag agus mar beiḋeaḋ briste le bruġtoir, mar an t-sioc liaṫ air an talaṁ.

15 Agus an uair do ċoñarcadar clañ Israel é, dubradar manhu! se sin, cread niḋ é so! óir ni raib ḟios aca cread é. Agus a dúbairt Maoise leo: so an t-arán ċug an Tiġearna ḋaoib le iṫeaḋ.

16 As é so an niḋ noċ d' aiṫin an Tiġearna: Cruiñiġeaḋ gaċ aon duine ḋé a ḋeoṫċan le n-iṫeaḋ. Gomor do gaċ aon duine, do reir uiṁire bur n-anmañ ata añ bur lóistinib; mar súd togfaoiḋ sib.

17 Agus do riñdar clañ Israel sin, agus do ċruiñiġdar cuid ni ba lúġa, agus cuid ni ba mó.

18 Agus do ṫoṁasdar é le gomor: an té do ċruiñiġ iomarca ni raib aon niḋ d' a ḃarr aige, agus an té do ċruiñiġ beagan nior ṫeasduiġ aon niḋ uaḋ: do ċruiñiġ gaċ aon aca do reir mar do iosfaḋ sé.

19 Agus dúbairt Maoise: Na fagaḋ aon duine niḋ ḋé le aġaiḋ na maidne.

20 Agus nior éisdar leis; aċt d' ḟag cuid ḋíob roin ḋé gó maidin, agus do riñeaḋ cnúṁa ḋé, agus do bréan se, agus do bi Maoise feargaċ leo.

21 Agus do ċruiñiġdar é gaċ aon ṁaidin, gaċ aon do réir mar iosaḋ sé: agus an uair do lasaḋ an ġrian, do leaġaḋ sé.

22 Aċt air an seiṁaḋ lá ċruiñiġdar dá uiṁir, de'n m-biaḋ, dá gomor gaċ aon duine agus ṫáinicadar uaċdarain an cóiṁṫionoil uile, agus do iñseadar sin do Maoise.

before the Lord: for he hath heard your murmuring

10 And when Aaron spoke to all the assembly of the children of Israel, they looked towards the wilderness: * and behold the glory of the Lord appeared in a cloud.

11 And the Lord spoke to Moses, saying:

12 I have heard the murmuring of the children of Israel; say to them: In the evening you shall eat flesh, and in the morning you shall have your fill of bread: and you shall know that I am the Lord your God.

13 So it came to pass in the evening, † that quails coming up, covered the camp; and in the morning a dew lay round about the camp.

14 And when it had covered the face of the earth, ‡ it appeared in the wilderness small, and as it were beaten with a pestle, like unto the hoar-frost on the ground.

15 And when the children of Israel saw it, they said one to another: Manhu! which signifieth: What is this! for they knew not what it was. And Moses said to them: § This is the bread which the Lord hath given you to eat.

16 This is the word that the Lord hath commanded: Let every one gather of it as much as is enough to eat: a gomor for every man, according to the number of your souls that dwell in a tent, so shall you take of it.

17 And the children of Israel did so: and they gathered, one more, another less.

18 And they measured by the measure of a gomor: ‖ neither had he more that had gathered more: nor did he find less that had provided less: but every one had gathered, according to what they were able to eat.

19 And Moses said to them: Let no man leave thereof till the morning.

20 And they hearkened not to him, but some of them left until the morning, and it began to be full of worms, and it putrefied, and Moses was angry with them.

21 Now every one of them gathered in the morning, as much as might suffice to eat: and after the sun grew hot, it melted.

22 But on the sixth day they gathered twice as much, that is, two gomors every man: and all the rulers of the multitude came, and told Moses.

---

Ver. 17. Without dwelling on the peculiar providence manifested by the Almighty in the distribution of the manna according to each one's necessities; the chief thing to be meditated regarding it is, that it was a figure of the heavenly food of the Eucharist, by which our divine Redeemer feeds us in our pilgrimage through this life.

* Eccli. 45. 3. † Num. 11. 31. ‡ Num. 11. 7. Psalm 77. 24. John 6. 31. § 1 Cor. 10. 3 ‖ 2 Cor. 8. 15.

23 Agus a dúḃairt sé leo: Is é so an níḋ a duḃairt an Tiġearna: A maraċ atá suaiṁneas an t-saoire naoṁṫa do'n Tiġearna. Cia biṫ saoṫair tá le déanaḋ, déantar é; bruiṫiḋ an méid bruiṫfiḋe: agus an méid beiḋeas os a ċioñ cuiriḋ suas daoiḃ féin, d'á ċúṁdaċ go maidin.

24 Agus do rineadar sin mar d'aitnuiġ Maoise: agus níor ḃréan sé, agus ní mó raiḃ aon ṗéist añ.

25 Agus duḃairt Maoise: Itiḋ sin aniuḋ; óir féile sciṫ do'n Tiġearna an lá aniuḋ: ní ḃ-fuiġṫiḋ aniuḋ é añs an ṁacaire,

26 Sé lá ċruiñeoċṫaiḋ é; aċt an seaċtṁaḋ lá, noċ is é féile lae an sciṫ, ní beiḋ sé añ.

27 Agus ṫarla an seaċtṁaḋ lá, agus ċuaiḋ cuid de'n ṗobal amaċ le ċruiñugaḋ, agus ní ḟuaradar aon níḋ.

28 Agus dúḃairt an Tiġearna le Maoise: Ca ḟad béiṫiḋ aig diultaḋ m'aiṫeanta agus mo ḋliġṫe do ċóiṁéad?

29 Feuċ mar ṫug an Tiġearna an saoire ḋaoiḃ, uime sin do ḃeir sé ḋaoiḃ air an seiseaḋ lá, biaḋ dá lá: fanaḋ gaċ aon agaiḃ 'nn a áit; na h-eiriġeaḋ aon neaċ agaiḃ amaċ as a áit air an seaċtṁaḋ lá.

30 Agus do ċoiṁéad an pobal féile na sciṫe air an seaċtṁaḋ lá.

31 Agus do ġoir teaċ Israel Maña ḋé sin mar ainm: agus do bí sé geal mar ṡíol coriander; agus a ḃlas cosaṁail le taos fuinte le mil.

32 Agus dúḃairt Maoise, as é so an níḋ d'aiṫniġ an Tiġearna: lionuiḋ gómer ḋé d'a ċoiṁeud fá ċoiñe bur slioċda; air ċor go ḃ-feicfiḋ siad an t-arán le ar ḃeaṫuig mé siḃ s-an ḃ-fasaċ, an uair tug mé amaċ siḃ as talaṁ na h-Egipte.

33 Agus a dúḃairt Maoise le h-Áron: Glaċ sgala agus cuir lán gomer de ṁaña añ, agus cuir a ḃ-fiaġnuise an Tiġearna é d'a ċóiṁeud do bur slioċdaiḃ.

34 Fá mar d' aiṫniġ an Tiġearna do Maoise, do ċuir Áron suas é ċum a ċuṁdaċ.

35 Agus a d' iṫdar clañ Israel maña ceaṫraċad bliaġan, nó go táinicadar go tír áiṫreabaċ: do ḃídar aig iṫe maña, nó go táinicadar go teorain ṫíre Ċanain.

36 Anois is ionan gomer agus an deaċṁaḋ cuid do eṗi.

## CAIB. XVII.

Arís déanañ na daoine gearán d'easḃa diġ. Beir an Tiġearna uisge doiḃ as carruig: toigeañ Maoise suas a láṁ añ urnaiġe agus fáġtar buaiḋ air Abimelec.

AN sin do gluaisdar cóṁċruinniugaḋ ċloiñe Israel uile ó ḟasaċ Sin, agus tar eis aiṫrugaḋ do

23 And he said to them: This is what the Lord hath spoken: To-morrow is the rest of the sabbath sanctified to the Lord. Whatsoever work is to be done, do it: and the meats that are to be dressed, dress them: and whatsoever shall remain, lay it up until the morning.

24 And they did so as Moses had commanded, and it did not putrefy, neither was there worm found in it.

25 And Moses said: Eat it to-day, because it is the sabbath of the Lord: to-day it shall not be found in the field.

26 Gather it six days: but on the seventh day is the sabbath of the Lord, therefore it shall not be found.

27 And the seventh day came: and some of the people going forth to gather, found none.

28 And the Lord said to Moses. How long will you refuse to keep my commandments, and my law?

29 See that the Lord hath given you the sabbath, and for this reason on the sixth day he giveth you a double provision: let each man stay at home, and let none go forth out of his place the seventh day.

30 And the people kept the sabbath on the seventh day.

31 And the house of Israel called the name thereof Manna: and it was like coriander seed white, and the taste thereof like to flour with honey.

32 And Moses said: This is the word, which the Lord hath commanded: Fill a gomor of it, and let it be kept unto generations to come hereafter: that they may know the bread, wherewith I fed you in the wilderness: when you were brought forth out of the land of Egypt.

33 And Moses said to Aaron: Take a vessel, and put manna into it, as much as a gomor can hold: and lay it up before the Lord to keep unto your generations,

34 As the Lord commanded Moses. And Aaron put it in the tabernacle to be kept.

35 * And the children of Israel ate manna forty years, till they came to a habitable land: with this meat were they fed, until they reached the borders of the land of Chanaan.

36 Now a gomor is the tenth part of an ephi.

## CHAP. XVII.

*The people murmur again for want of drink, the Lord giveth them water out of a rock. Moses lifting up his hand in prayer, Amalec is overcome.*

THEN all the multitude of the children of Israel set forward from the desert of Sin, regulating

* 2 Esdr. 9. 21. Judith 5. 15.

réir aiṫne an Tiġearna, ċuirdar fúta a Raṗidim; ait naċ raib ann uisge aig an b-pobal le h-ol.

2 Agus do laḃradar le Maoise go h-aṫaisraċ agus a dúḃradar. Tabair dúinn uisge le n-ol. Agus a dúḃairt Maoise leo: Cread fá g-cáinid mise? cad ar a g-curann siḃ caṫuġaḋ air an d-Tiġearna.

3 Agus do ḃí tart air an b-pobal d' easba uisge, agus do riñdar monmar an aġaiḋ Maoise, agus a dúḃradar: Créad fá ṫug tu leat sinn as an Egipt, d'ar marḃaḋ, agus do ṁarḃaḋ ar g-cloinne agus ar n-áirneise le tart?

4 Agus do ġair Maoise air an Tiġearna, aig ráḋ: Creud do ḋeunfad leis an b-pobal so? is beag naċ b-fuilid dul gabáil de cloċaib orm.

5 Agus dubairt an Tiġearna le Maoise: Imṫiġ roiṁ an ṗobail, agus beir leat de ṡinsear Israel: agus an t-slat, le air ḃuail tu an aḃain, beir leat a d' láiṁ i, agus imṫiġ.

6 Feuċ, seasfaiḋ me-se róṁat an sin air an g-carraig—Horeb; agus buailfiḋ tu-sa an ċarraig, agus tiucfaiḋ uisge amaċ aiste, d'a n-ólfaiḋ an pobal. Agus do riñe Maoise sin a láṫair ṡinsear Israel.

7 Agus do ġoir sé ainm na h-áite Caṫuġaḋ, de ċionn aṫair ċloinne Israel, agus do ċionn gur ċuirdar caṫugad air an d-Tiġearna, aig ráḋ: An b-fuil an Tiġearna ar mearg, nó naċ b-fuil?

8 Agus ṫainic Amalec, agus do ṫroid le h-Israel a Raṗidim.

9 Agus a dúbairt Maoise le Josua: Tóġ duinn amaċ daoine, agus teiġ amaċ agus troid le h-Amalec; a máraċ seasfaiḋ mise air ṁullaċ an ċnoic, maille le slat Dé ann mo láiṁ.

10 Do riñe Josua mar a dubairt Maoise leis, agus do ṫroid le h-Amalec: agus do ċuaiḋ Maoise, agus Aron, agus Hur suas a mullaċ an cnoic.

11 Agus an uair do ċongbuiġ Maoise a láṁa suas, do rug Israel buaiḋ; aċt an uair do leig a láṁa sios, do rug Amalec buaiḋ.

12 Agus do ḃidar láṁa Maoise trom; agus do ṫógadar cloċ, agus do ċuirdar faoi é agus do ṡuiġ sé uirre: agus do ċongbuig Aron agus Hur a láṁa suas, aon air ṫaoḃ dé, agus aon air an ṫaoḃ eile; agus nior raib a láṁa tuirseaċ go dul na gréine faoi.

13 Agus do ruáig Josua Amalec agus a ḋaoine le faobar an ċloiḋiṁ.

14 Agus a dubairt an Tiġearna le Maoise: Sgríoḃ so mar ċuiṁne a leabair, agus aiṫris é a g-cluasaib Josua: óir sgriosfad go h-iomlán cuiṁne Aṁalec ó faoi speur.

15 Agus do ṫóg Maoise altóir, agus do ġoir air mar ainm, an Tiġearna m'árd-reim, a ráḋ:

* A.M. 2513. † Num. 20. 4.
‡ Supra. 14. 21. Ps. 77. 15. 1 Cor. 10. 4.

their rests according to the word of the Lord, encamped in Raphidim, where there was no water for the people to drink.*

2 † And they murmured against Moses, and said: Give us water, that we may drink. And Moses answered them: Why chide you with me? Wherefore do you tempt the Lord?

3 So the people were thirsty there for want of water, and murmured against Moses, saying: Why didst thou make us go forth out of Egypt, to kill us and our children, and our beasts with thirst?

4 And Moses cried to the Lord, saying: What shall I do to this people? Yet a little more and they will stone me.

5 And the Lord said to Moses: Go before the people, and take with thee of the ancients of Israel: and take in thy hand the rod wherewith thou didst strike the river, ‡ and go.

6 Behold I will stand there before thee, upon the rock Horeb: And thou shalt strike the rock, and water shall gush forth from it that the people may drink. Moses did so before the ancients of Israel:

7 And he called the name of that place Temptation, on account of the chiding of the children of Israel, and because they tempted the Lord, saying: Is the Lord amongst us or not?

8 § And Amalec came, and fought against Israel in Raphidim.

9 And Moses said to Josue: Choose out men: and go out and fight against Amalec: to-morrow I will stand on the top of the hill having the rod of God in my hand.

10 Josue did as Moses had spoken, and he fought against Amalec: but Moses, and Aaron, and Hur, went up upon the top of the hill.

11 And when Moses lifted up his hands, Israel overcame: but if he let them down a little, Amalec overcame.

12 And Moses's hands were heavy: so they took a stone, and put under him, and he sat on it: and Aaron and Hur stayed up his hands on both sides. And it came to pass that his hands were not weary until sunset.

13 And Josue put Amalec and his people to flight by the edge of the sword.

14 And the Lord said to Moses: Write this for a memorial in a book, and deliver it to the ears of Josue: for I will destroy the memory of Amalec from under heaven.

15 And Moses built an altar: and called the name thereof, The Lord my exaltation, saying:

§ Deut. 25. 17. Judith 4. 13. Wis. 11. 3.

16 Beiḋ lám an Tiġearna ṡinte ó n-a ċaṫaoir, agus coġaḋ an Tiġearna air Amalec ó ġeinealaċ go geinealaċ.

16 Because the hand of the throne of the Lord, and the war of the Lord shall be against Amalec, from generation to generation.

## CAIB. XVIII.

**Beir Jetro cum Maoise a bean agus a ċlann: comairliġe é breaṫaim a ṫobuġaḋ.**

AN uair do ċualaiḋ Jetro, sagairt Madian, cliamain Maoise, gaċ niḋ do riġne Dia air son Maoise, agus air son Israel a ṗobal féin, agus go d-tug an Tiġearna Israel amaċ as an Egipt;

2 Do ṫog Sepora, bean Maoise leis, tar éis a cur air a h-ais.

3 Agus a dias mac; da'r b'ainm d'aon diob Gerram, óir dubairt a aṫair: Do bí mé an mo ċoigcrioċ a d-tir ċoimṫigeaċ:

4 Agus b'í ainm an fir eile, Eliezer: óir 'sé Dia m'aṫair mó ċúngantaċ, agus do ṡaor mé ó ċloiḋeam Farao;

5 Agus ṫainic Jetro, cliamain Maoise, maille le n-a ṁic agus le n-a ṁnaoi, go Maoise do'n ṗásaċ, mar a ndéarnaiḋ sé sorlungpurt b-focair sleibe Dé.

6 Agus ċuir fios aig Maoise: Mise do ċliamain Jetro, ṫainic mé ċugaḋ, agus do bean, agus a dias mac léi.

7 Agus do ċuaiḋ se a maċ a g-coinne a ċleamna, agus do riġne úmlaḋ, agus ṫug póg dó; agus do beannuiġdar d'a ċéile le briaṫraiḃ saoṫamailiḃ, agus 'nuair d'ionsuiġ se an lóistin.

8 D'innis Maoise d'a ċliamain an uile niḋ do riġne an Tiġearna le Farao, agus leis na h-Egiptiḃ, air son Israel, agus an uile ṡaoṫar d'a d-tainic orra air fead 'n aistir, agus cionnus do ṡaor an Tiġearna iad.

9 Agus do ġairdiġ Jetro air son na h-uile ṁaiṫeasa d'a ndéarnaiḋ an Tiġearna do Israel, de ċionn gur ṡaor sé iad as láṁaiḃ na n-Egipteaċ.

10 Agus dubairt se: Go m-buḋ beannuiġṫe an Tiġearna, do ṡaor siḃ ó láṁaiḃ na n-Egipteaċ, agus as láṁ Farao, do ṡaor a daoine as tir na h-Egipte.

11 Anois aiṫniġim go b-fuil an Tiġearna, mór os cionn deaṫe uile, óir do riġneadar go h-uaibreaċ leo.

12 Agus do ṫoirbir Jetro, cliamain Maoise, iodbairt-loisgṫe, agus iodbarṫa do Dia: agus ṫainic Aron, agus sinsir Israel uile, d' iṫe arain le cliamain Maoise a láṫair Dé.

13 Agus air an ṁaraċ, ṡuiġ Maoise breiṫnuġaḋ an ṗobail: agus do ṡeasadar an pobal aig Maoise ó ṁaidin go traṫ-nóna.

## CHAP. XVIII.

*Jethro bringeth to Moses his wife and children. His counsel.*

AND when Jethro * the priest of Madian, the kinsman of Moses, had heard all the things that God had done to Moses, and to Israel his people, and that the Lord had brought forth Israel out of Egypt,

2 He took Sephora the wife of Moses whom he had sent back:

3 And her two sons, of whom one was called Gersam, his father saying: † I have been a stranger in a foreign country.

4 And the other Eliezer: For the God of my father, said he, is my helper, and hath delivered me from the sword of Pharao.

5 And Jethro the kinsman of Moses came with his sons and his wife, to Moses into the desert, where he was camped by the mountain of God.

6 And he sent word to Moses, saying: I Jethro thy kinsman come to thee, and thy wife, and thy two sons with her.

7 And he went out to meet his kinsman, and bowed to him and kissed him: and they saluted one another with words of peace. And when he was come into the tent,

8 Moses told his kinsman all that the Lord had done to Pharao, and the Egyptians in favour of Israel: and all the labour which had befallen them in the journey, and that the Lord had delivered them.

9 And Jethro rejoiced for all the good things that the Lord had done to Israel, because he had delivered them out of the hands of the Egyptians.

10 And he said: Blessed is the Lord, who hath delivered you out of the hand of Pharao, and out of the hand of the Egyptians, who had delivered his people out of the land of Egypt.

11 Now I know that the Lord is great above all gods: ‡ because they dealt proudly against them.

12 So Jethro the kinsman of Moses offered holocausts and sacrifices to God: and Aaron and all the ancients of Israel came to eat bread with him before God.

13 And the next day Moses sat to judge the people, who stood by Moses from morning until night

* A.M. 2514. A.C. 1490.   † Supra, 2. 22.

‡ Supra, 1. 14, and 5. 7. and 10. 10. and 14. 8.

14 Agus an uair do ċoñairc cliaṁuin Maoise gaċ niḋ do riñe sé leis an b-pobal, duḃairt sé: Cad é so do ġniḋ tú mearg an pobail? cad ar a suiġeañ tú fein a d' aonar, agus an pobal uile 'ñ a seasaḋ agad ó ṁaidin go trát-nóna?

15 Agus d' ḟreagair Maoise. Tig an pobal ċugam do ċearnúġaḋ breiṫeamnas De.

16 Agus an uair ḃidear cúis aca tigid cugam-sa ċum go d-tab'rfaiñ breiṫeaṁnas eatru; agus go ḃeirfinn reaċda Dé, agus a ḋliġe doiḃ.

17 Agus duḃairt se-san. An rud do ġniḋ tú ni maiṫ é.

18 Cnaoiġir ṫu le saoṫair gan féim, ṫú féin agus an pobal so ann d' ḟoċair; óir is róṫrom an gnauiṫe so duit; ni feiḋir duit a ċómlionaḋ ṫú féin a d' aonar.

19 Aċt eist le m' ġúṫ-sa, agus mo cóṁairle, agus beiḋ Dia leat: bi ṫu-sa d'ḟear ionad air son an ṗobail d-taob na neiṫe a m-ḃainnear le Dia, cor go m-beurfa a g-cúis ċuige:

20 Agus go muinfeá órduiġṫe agus dliġṫe dóib, agus taisbeanfa dóib an t-sliġe adhruiġṫe agus an t-sliġe an a g-caiṫfiḋ siad siuḃal, agus an obair ċaiṫfiḋ siad ḋéanaḋ.

21 Tóg as an ṗobal uile, daoine acḟuiñeaċa, air a ḃ-fuil eagla Dé, daoine firiñeaċa, fuaṫui-ġear saint; agus cuir ós a g-cioñ iad, uaċdarain milte, uaċdarain céad, uaċdarain caogad, agus uaċdarain deiċneaṁar:

22 Do ḃreaṫnoċṫar an pobal añ gaċ uile am: agus nuair tarloċar an uile ċuis ṁór, do ḃearfear ċugadsa, e aċt gaċ uile ċuis beaġ aṁain breaṫ-noċṫaiḋ siad-san; mar sin ḃeiḋear socamlaċ duit-se, aig iad-san co-iomċaraḋ an ualaiġ leat.

23 Ma ġniḋ tu an niḋ so, deanfair aiṫeanta De ċoiṁéaḋ, agus beiḋir ionan a ḋliġṫe iomċar, agus an pobal so mar an g-ceadna, filfiḋ d'a n-áit féin a síoṫċain.

24 n-Deis Maoise eisteaċt leis, do riñe se an uile niḋ dubairt sé.

25 Agus do ṫóg se daoine iomċuḃaiḋ as Israel uile, agus do riñe sé uaċdarain diob os cioñ an ṗobail, uaċdarain milte, uaċdarain céad, uaċdarain caogad, agus uaċdarain deiċneaṁair.

26 Agus do rinneadar breiṫeaṁnas air an b-pobal gaċ uile uair: na cuise cruaiḋe do ḃeirdis go Maoise, aċt gaċ uile ċuis ḃeag aṁain do réiġe-dis fein.

27 Agus do léig d'a ċliaṁain imṫeaċt; agus do ċuaiḋ sé ċum a ċriċe féin.

14 And when his kinsman had seen all things that he did among the people, he said: What is that thou dost among the people? Why sittest thou alone, and all the people wait from morning till night.

15 And Moses answered him: The people come to me to seek the judgments of God.

16 And when any controversy falleth out among them, they come to me to judge between them, and to shew the precepts of God and his laws.

17 But he said: The thing thou dost is not good.

18 Thou art spent with foolish labour, both thou and this people that is with thee: the business is above thy strength, * thou alone canst not bear it.

19 But hear my words and counsels, and God shall be with thee. Be thou an interpreter to the people in those things that pertain to God, in order to bring their words to him:

20 And to shew the people the ceremonies and the rites of religious worship, and the way wherein they ought to walk, and the work that they ought to do.

21 Choose out of all the people able men, such as fear God, in whom there is truth, and that hate avarice, and appoint of them rulers of thousands, and of hundreds, and of fifties, and of tens,

22 Who may judge the people at all times: and when any great matter soever shall fall out, let them refer it to thee, and let them judge the lesser matters only: that so it may be lighter for thee, the burden being shared among others.

23 If thou dost this, thou shalt fulfil the commandment of God, and shalt be able to bear his precepts: and all this people shall return to their places with peace.

24 And when Moses heard this he did all things that he had suggested unto him.

25 And choosing able men out of all Israel, he appointed them rulers of the people, rulers over thousands, and over hundreds, and over fifties, and over tens.

26 Who judged the people at all times: and whatsoever was of greater difficulty they referred to him, and they judged the easier cases only.

27 And he let his kinsman depart: and he returned and went into his own country.†

**Chap. XVIII., Ver. 24.** The promptness of Moses in adopting the suggestions of Jethro, was a proof of his humility and wisdom.

* Deut. 1. 12. † Num. 20. 29.

ṁail le teine loisgṫiġ air ṁullaċ an tsléiḃe a súiliḃ ċloiṅe Israel.

18 Agus do ċuaiḋ Maoise a lár an néill, agus ċuaiḋ suas air an t-sliaḃ; agus do ḃí air an t-sliaḃ ceaṫraċad lá agus ceaṫraċad oiḋċe.

## CAIB. XXV.

Toirḃirte orduiġte ċum déanta an pailliun, na h-airce agus na g-cran soluis.

AGUS do laḃair an Tiġearna le Maoise, a ráḋ,

2 Laḃair le cloiṅ Israel, go d-tugaiḋ ioḋḃairt ċugam: ó gaċ uile ḋuine d'a d-taḃirfaiḋ go toil-eaṁail í le n-a ċroiḋe glacfaiḋ-se í.

3 Agus siad so na neiṫe ġlacfaiḋ uaṫa; ór, airgead, agus uma.

4 Gorm, agus purpuir, agus corcur daṫuiġṫe ḋá uair, agus lineadaċ finealta, agus roṅad ġaḃar,

5 Agus croicne reiṫeaḋ air n-a n-daṫuġaḋ dearg, agus croicne broc, agus crain Setim,

6 Ola ċum an t-soluis, spiosra ċum ola ungṫa, agus ċum tuisi deaġḃaluiġ;

7 Cloċa Onier, agus seoiḋe le a g-cur aṅs an ephod, agus ann san uċtéadaċ.

8 Agus déanfaidís naoṁ-láṅ dam-sa, ċor go g-coiṁneoċaiḋ mé 'nn a measg.

9 Do reir uile ċosaṁalaċta an an pailliun do ṫaisbeánfas mé duit, agus eisiomplara a uirlisreaḋ uile; agus is mar sin do ḋéanṫaiḋ é.

10 Déan airc de ċraṅ Setim: ḋá laṁċoille go leiṫ aṅ a faide, agus laṁċoille go leiṫ aṅ a leiṫead, agus laṁċoille go leiṫ aṅ a h-airde.

11 Agus foloċaiḋ tu é le h-ór fiorġlan, taoḃ a stiġ agus a muiġ, agus do ḋéanfaiḋ tu air coróin óir timċioll fa ċuairt.

12 Agus ceiṫre fáiṅe óir ḋó a cuirfiḋ tu ann a ċeiṫre corraiḃ; agus biḋeaḋ ḋá ḟáiṅe a d-taoḃ dé, agus ḋá ḟáiṅe s-an taoḃ eile.

13 Agus do ḋéanfaiḋ tu maiḋiḋe de ċraṅ Setim, agus foiloċaiḋ tu le h-ór iad.

14 Agus cuirfiḋ tu iad aṅs na fáiṅiḃ le taoḃaiḃ na h-airce, ċor go n-iomċarṫar an airc leo.

15 Beiḋ go sior a ḃ-fáiṅiḃ na h-airce; ni bearfar as iad am air biṫ.

16 Agus cuirfiḋ tu aṅs an airc an ḟiaḋnaise, noċ do ḃéarfaiḋ mise ḋuit.

17 Agus do ḋéanfaiḋ tu ċaṫaoir ṫróċaire d'ór fiorġlan: ḋá laṁċoille go leiṫ air ḟad, agus laṁ ċoille go leiṫ air leiṫead.

like a burning fire upon the top of the mount, in the eyes of the children of Israel.

18 And Moses entering into the midst of the cloud, went up into the mountain: * And he was there forty days, and forty nights.

## CHAP. XXV.

*Offerings prescribed for making the tabernacle, the ark, the candlestick, &c.*

AND the Lord spoke to Moses, saying:

2 Speak to the children of Israel, † that they bring first fruits to me: of every man that offereth of his own accord, you shall take them.

3 And these are the things you must take, gold, and silver, and brass,

4 Violet and purple, and scarlet twice dyed, and fine linen, and goats' hair.

5 And ram's skins dyed red, and violet skins, and setim-wood:

6 Oil to make lights, spices for ointment, and perfumes of sweet smell.

7 Onyx stones, and precious stones to adorn the ephod, and the rational.

8 And they shall make me a sanctuary, and I will dwell in the midst of them.

9 ‡ According to all the likeness of the tabernacle which I will shew thee, and of all the vessels for the service thereof: and thus you shall make it:

10 Frame an ark of setim-wood, the length whereof shall be of two cubits and a half: the breadth, a cubit and a half: the height, likewise, a cubit and a half.

11 And thou shalt overlay it with the purest gold within and without: and over it thou shalt make a golden crown round about:

12 And four golden rings, which thou shalt put at the four corners of the ark: let two rings be on the one side, and two on the other.

13 Thou shalt make bars also of setim-wood, and shalt overlay them with gold.

14 And thou shalt put them in through the rings that are in the sides of the ark, that it may be carried on them.

15 And they shall be always in the rings, neither shall they at any time be drawn out of them.

16 And thou shalt put in the ark the testimony which I will give thee.

17 Thou shalt make also a propitiatory of the purest gold: the length thereof shall be two cubits and a half, and the breadth a cubit and a half.

---

CHAP. XXV. Ver. 17. The propitiatory covered the ark; and over this stood the cherubims, on the wings of which the sculptures represent God as sitting hearing the prayers of his people, by which he is rendered propitious to their vows.

* Deut. 9. 9. † Infra, 35. 5. ‡ Heb. 9. 2.

18 Agus do ḋéanfaiḋ tu dá ċerubim d'ór flóiġte air dá ṫaoḃ an t-suiḋe-ṫrócaire.

19 Biḋeaḋ aon ċerub air aon taoḃ; agus ċerub eile air an taoḃ eile.

20 Agus faluiġdis gaċ taoḃ de ċaṫaoir na trócaire sgaraḋ amaċ a sgiaṫain agus a n-aiġṫe iompuiġṫe air a ċeile cum ċaṫaoira na trócaire, beiḋeas air an airc mar sgáṫ.

21 Agus cuirfiḋ tú aṁs an airc, an fiaḋnuise do ḃéarfaḋ mise duit.

22 Agus as sin do ḃéarfiḋ mé m'orduiġṫe duit agus laiḃreocaiḋ mé leat ós cionn an t-suiḋe ṫrócaire, ó eidir an dá ċerubim a tá air áirc na fiaḋnaise, d-taoḃ na neiṫe uile do ḃéarfaiḋ mé duit aiṫne do ċloinn Israel.

23 Do ḋéanfaiḋ tú mar an g-céadna clár de ċrann Setim: da láṁċoille a faḋ, agus láṁċoille a leiṫeaḋ, agus láṁċoille go leiṫ ann áirde.

24 Agus folloċaiḋ tú é d'ór fiorġlan, agus do ḋéanfaiḋ tú imeal óir ḋó fa ċuairt.

25 Agus do ḋéanfaiḋ tú imeal de leiṫeaḋ baise timċioll fa ċuairt, agus do ḋéanfaiḋ tú coróin oir fa ċuairt os cionn an imeal.

26 Agus do ḋéanfaiḋ tú ḋó ceiṫre fáinne óir, agus cuirfaiḋ tu na fáinniḋ aṁ a ceiṫre coirnealaiḃ fáine air gaċ ċois.

27 Faoi an imeal béiḋid na fáinniḋ mar áite do na maidiḋiḃ d'iomċar an ċláir.

28 Agus do ḋéanfaiḋ tú sa maidiḋ de ċrann Setim, agus foloċaiḋ tú iad le h-ór, ċor go n-iomċaroċaiḋ an clár leo.

29 Agus do ḋéanfaiḋ tú miasa agus liaċa, agus scálaiḋ ċum toirḃirt tiodlacṫa diṫ, d'ór fiorġlan do ḋéanfaiḋ tú iad.

30 Agus cuirfiḋ tú air an g-clár arán tairbéanta a g-cóṁnuiḋe os mo ċoṁair.

31 Agus do ḋéanfaiḋ tú coinnleoir d'ór fiorġlan sloiġṫe: a ċos agus a beangáin, a scálaiḋ, a ċnapain, agus a bláṫa, sgaraḋ amaċ uaḋ.

32 Tiocfaiḋ sé beangáin amaċ as a taoḃ: trí beangáin as aon taoḃ, agus trí beangáin as an taoḃ eile:

33 Trí scála déanta aṁail cno, maille le cnap agus bláṫ ann aon beangán; agus trí scála déanta aṁail cnó aṁs an m-beangán oile, maille le cnap agus bláṫ; mar sin déanfear na se beangain, a ṫig amaċ as an t-coinnleoir.

34 Agus aṁs an ċoinnleoir béiḋid ceiṫre scála déanta cosṁail le cnó maille le na g-cnapaiḃ agus a m-bláṫaiḃ.

35 Agus beiḋ cnap faoi dá beangán dé, a d-trí áit; dó réir sin beiḋ sé m-beangán teaċt amaċ as an g-coinnleoir.

18 Thou shalt make also two cherubims of beaten gold, on the two sides of the oracle.

19 Let one cherub be on the one side, and the other on the other.

20 Let them cover both sides of the propitiatory, spreading their wings, and covering the oracle, and let them look one towards the other, their faces being turned towards the propitiatory wherewith the ark is to be covered.

21 In which thou shalt put the testimony that I will give thee.

22 Thence will I give orders, and will speak to thee over the propitiatory, and from the midst of the two cherubims, which shall be upon the ark of the testimony, all things which I will command the children of Israel by thee.

23 Thou shalt make a table also of setim-wood, of two-cubits in length, and a cubit in breadth, and a cubit and a half in height.

24 And thou shalt overlay it with the purest gold: and thou shalt make to it a golden ledge round about.

25 And the ledge itself a polished crown, four inches high: and over the same another little golden crown.

26 Thou shalt prepare also four golden rings, and shalt put them in the four corners of the same table over each foot.

27 Under the crown shall the golden rings be, that the bars may be put through them, and the table may be carried.

28 The bars also themselves thou shalt make of setim-wood, and shalt overlay them with gold to bear up the table.

29 Thou shalt prepare also dishes, and bowls, censers, and cups, wherein the libations are to be offered, of the purest gold.

30 And thou shalt set upon the table loaves of proposition in my sight always.

31 Thou shalt make also a candlestick of beaten work of the finest gold, the shaft thereof and the branches, the cups, and the bowls, and the lilies going forth from it.

32 Six branches shall come out of the sides, three out of the one side, and three out of the other.

33 Three cups as it were nuts to every branch, and a bowl withal, and a lily; and three cups likewise of the fashion of nuts in the other branch, and a bowl withal, and a lily. Such shall be the work of the six branches, that are to come out from the shaft:

34 And in the candlestick itself shall be four cups in the manner of a nut, and at every one, bowls and lilies.

35 Bowls under two branches in three places, which together make six coming forth out of one shaft.

36 A g-cnaip agus a m-beangáin béid do'n nid céadna: beiḋ sé uile 'n̄a aon obair slóigte d' ór ḟiorġlan.

37 Agus do ḋéanfaiḋ tú seacht soillse sin: agus cuirfiḋ tu air an g-coinleoir iad lé tabairt soluis anon̄ ós a ċoin̄e.

38 Agus béid na smollodóiriḋ, agus a ṁiasa smóil, d'ór ḟiorġlan.

39 Talluin̄ d'ór fiorġlan béiḋ de ṁeaċan 's an g-coinleoir maille leis na soiṫiġiḃ sin uile.

40 Tabair d'aire a ḋéanaḋ do réir an eisiomplair noċ do taisbéanaḋ ḋuit air an t-sliaḃ.

## CAIB XXVI.

**Foirm an Ṗalliuin agus na neiṫe ḃeanas leis.**

AN pailliun do ḋéanfaiḋ tú mar so: tógfaiḋ tu déiċ sgaṫḃrata de lion ċarta, agus górm, agus purpair, agus corcur daite fa ḋo, d'obair iolġnearte.

2 Beid de ḟad an gaċ sgaṫ-ḃrat oċt a's fiċe laṁċoille; de leiṫead ceiṫre laṁċoille. Aig gaċ aon de na sgaṫḃrataiḃ beiḋ an toṁas ceadna.

3 Beiḋ cuig sgaṫ-ḃrata ċoiṁċeangalta d'a ċéile: agus na cuig sgaṫ-ḃrata eile coiṁċeangalta d'a ċéile.

4 Agus do ḋeanfaiḋ tú lúba ġorma aig taoḃa agus cin̄ na sgaṫḃrat ċum go m-b' ḟeidir iad a coiṁċeangail le ċeile

5 Caogad lúb beiḋ aig gaċ cean̄ de na sgaṫḃrataiḃ air gaċ taoḃ, ċor go m-béarfaiḋ na luba greim air a ċeile.

6 Déanfaiḋ tú caogad fáinne d'ór, agus ceanglóċaiḋ tu na sgaṫḃrata d'a ċéile leo. agus beiḋ 'inn a aon ṗailliun.

7 Agus do ḋéanfaiḋ tú aon ḟolaċ deug d'ḟion̄aḋ ġabair, do ḃeiṫ os cion̄ an ṗailliun.

8 Beiḋ de ḟad aig gaċ folaċ trioċad láṁċoille, agus de leiṫead ceiṫre láṁċoille, agus beid acu uile, an miarúr ceadna.

9 Agus cóiṁċeanglóċaiḋ tu cuig folaċ leo féin, agus sé ḟolaċ le ċéile, agus fillfiḋ tu an séiseaḋ folaċ, ann éadan tosaiġ an ṗailliuin.

10 Agus do ḋeanfaiḋ tu caogad lub air imiol gaċ follaċ ċum go g-coiṁceangalóċaḋ ċean̄ do'n cean̄ eile, agus caogad lub ann imiol an dara folaċ noċ ċeanglóċas leis an g-cead ċean̄ é.

11 Agus do ḋéanfaiḋ tu caogad cnapa de ṗrás, ċum do ḃeiṫ fastuiġṫe anns na lubaiḃ, ċor go m-beiḋ siad 'n̄a aon ḟolaċ.

12 Agus an fuiġeall ṁairfeas de ḟolaċ an lóirtin, se sin folaċ iomlan, deantar a leaṫ ċroċaḋ ós cion̄ ċuil an ṗailliuin.

36 And both the bowls and the branches shall be of the same beaten work of the purest gold.

37 Thou shalt make also seven lamps, and shalt set them upon the candlestick, to give light over-against.

38 The snuffers also and where the snuffings shall be put out, shall be made of the purest gold.

39 The whole weight of the candlestick with all the furniture thereof shall be a talent of the purest gold.

40 * Look and make *it* according to the pattern, that was shewn thee in the mount.

## CHAP. XXVI.

*The form of the tabernacle with its appurtenances.*

AND thou shalt make the tabernacle in this manner: Thou shalt make ten curtains of fine twisted linen, and violet and purple, and scarlet twice dyed, diversified with embroidery.

2 The length of one curtain shall be twenty-eight cubits: the breadth shall be four cubits. All the curtains shall be of one measure.

3 Five curtains shall be joined one to another, and the other five shall be coupled together in like manner.

4 Thou shalt make loops of violet in the sides and tops of the curtains, that they may be joined one to another.

5 Every curtain shall have fifty loops on both sides, so set on, that one loop may be against another loop, and one may be fitted to the other.

6 Thou shalt make also fifty rings of gold wherewith the veils of the curtains are to be joined that it may be made one tabernacle.

7 Thou shalt make also eleven curtains of goats' hair, to cover the top of the tabernacle.

8 The length of the one hair-curtain shall be thirty cubits: and the breadth four: the measure of all the curtains shall be equal.

9 Five of which thou shalt couple by themselves, and the six others thou shalt couple one to another, so as to double the sixth curtain in the front of the roof.

10 Thou shalt make also fifty loops in the edge of one curtain, that it may be joined with the other: and fifty loops in the edge of the other curtain, that it may be coupled with its fellow.

11 Thou shalt make also fifty buckles of brass wherewith the loops may be joined, that of all there may be made one covering.

12 And that which shall remain of the curtains, that are prepared for the roof, to wit, one curtain that is over and above, with the half thereof, thou shalt cover the back parts of the tabernacle.

* Heb. 8. 5. Acts 7. 44.

13 Agus beiḋ laṁċoille a tuitim air ṫaoḃ, agus laṁċoille mar an g-ceadna air an taoḃ eile, le iomarca ḟaide na sgaċ-ḃrat, 'cuṁdaċ da ṫaoḃ de'n ṗalliun.

14 Agus do ḋéanfaiḋ tú folaċ eile de'n lōirtín de ċroicniḃ réiṫeaḋ daite dearg, agus os a ċioñ so, folaċ eile de ċroicniḃ liaṫgorm.

15 Agus do ḋéanfaiḋ tu clair de'n ṗaillliuin de ċrañ Setim 'ña seasaḋ suas.

16 Beiḋ deiċ banlaṁa a b-fad an ċlair, agus banlaṁ go leiṫ a leiṫead aon ċlair.

17 Biḋeaḋ da ċlair ann aonċlair ċum iad a ṫaṫuġaḋ le ċéile: a's mar so do ḋéanfear le ċlaraiḃ uile.

18 Agus béiḋ ḟiċċe clar ḋiob air an taoḃ deas, ó deas.

19 Do ḋéanfaiḋ tú ceaṫraċad sloċda d'airgead leaġta faoi an ḟiċċid clar; ċum go m-beiḋeaḋ da ṡloċd faoi gaċ clar aig a da uilleain.

20 Agus air an dara taoḃ de'n ṗaillliuin, ta ó ṫuaiṫ, beiḋ ḟiċċe clar añ sin,

21 Agus da ḟiċċid sloċda d'airgead; da sloċd faoi gaċ aon ċlar.

22 Agus de'n taoḃ ṡiar de'n paillliún do ḋeanfaiḋ tú sé clair.

23 Agus do ḋéanfaiḋ tu ḋá ċlar do ċoirnéalaiḃ an ṗaillliuin aig a ċul.

24 Agus beiḋid cóṁċeangailte d'a ċéile ó ḃun go bar le an taṫuġaḋ amain: mar an g-ceadna beiḋ coiṁċeangalta an da ċlar a cuirfear añs na coirnéalaiḃ.

25 Agus béiḋ 'nna h-oċt g-clairiḃ agus a ṡloċda airgid, sé sloċda deug; ḋá ṡloċd faoi aon ċlar, agus ḋá sloċd faoi ċlar eile.

26 Agus do ḋéanfaiḋ tu cuig barra de ċrañ Setim, leis na clair do congḃail an aon taoḃ de 'n ṗaillliuin.

27 Agus cuig ḃarra da ċlaraiḃ an taoiḃ eile de'n ṗaillliuin, agus an suim ceadna air an taoḃ ṡiar.

28 Agus raċfaiḋ ṫri lar na g-clar o ḃuñ go cioñ.

29 Agus foloċaiḋ tu na clara le h-ór, agus cuirfiḋ tu fáiñiḋ d'ór añtu, ċum na barra dul trearna, agus foloċaiḋ na barraiḋ le ór.

30 Agus tógfaiḋ tu suas an paillliuin do réir an ċuma noċ do taisbéanaḋ ḋuit air an t-sliaḃ.

31 Déanfaiḋ tu mar an g-ceadna folaċ de ġorm, agus de ṗurpair, agus do ċorcar, agus de lin ċasta, d'obair iolġnearta.

32 Agus croċfaiḋ tu é air ċeiṫre uaiṫniġiḃ de

13 And there shall hang down a cubit on the one side, and another on the other side, which is over and above in the length of the curtains, fencing both sides of the tabernacle.

14 Thou shalt make also another cover to the roof, of rams' skins dyed red; and over that again another cover of violet-coloured skins.

15 Thou shalt make also the boards of the tabernacle standing upright of setim-wood.

16 Let every one of them be ten cubits in length, and in breadth one cubit and a half.

17 In the sides of the boards shall be made two mortises, whereby one board may be joined to another board; and after this manner shall all the boards be prepared.

18 Of which twenty shall be in the south side southward.

19 For which thou shalt cast forty sockets of silver, that under every board may be put two sockets at the two corners.

20 In the second side also the tabernacle that looketh to the north there shall be twenty boards.

21 Having forty sockets of silver, two sockets shall be put under each board.

22 But on the west side of the tabernacle thou shalt make six boards.

23 And again other two which shall be erected in the corners at the back of the tabernacle.

24 And they shall be joined together from beneath unto the top, and one joint shall hold them all. The like joining shall be observed for the two boards also that are to be put in the corners.

25 And they shall be in all eight boards, and their silver sockets sixteen, reckoning two sockets for each board.

26 Thou shalt make also five bars of setim-wood, to hold together the boards on one side of the tabernacle.

27 And five others on the other side, and as many at the west side:

28 And they shall be put along by the midst of the boards from one end to the other.

29 The boards also themselves thou shalt overlay with gold, and shalt cast rings of gold to be set upon them, for places for the bars to hold together the board-work: which *bars* thou shalt cover with plates of gold.

30 And thou shalt rear up the tabernacle according to the pattern that was shewn* thee in the mount.

31 Thou shalt make also a veil of violet and purple, and scarlet twice dyed, and fine twisted linen, wrought with embroidered work and goodly variety:

32 And thou shalt hang it up before four pillars of setim-wood, which themselves also shall be

* Supra, 25. 40.

ċrann Sitim beiḋeas foluiġṫe le ór, béiḋ d'ór a g-cinn agus a slocda d'airgiḋ.

33 Agus crocfaiḋ tu suas folaċ le fáinniḃ, ċor go d-tab'rfá a steaċ ann sin áirc na fiaḋnuise: agus deanfaiḋ an folaċ dealuġaḋ idir an ait naoṁṫa agus ró naoṁṫa.

34 Agus cuirfiḋ tu an suiḋe-trócaire air áirc na fiaḋnuise ann sa an áit ro naoṁṫa.

35 Agus an clár taoḃ a muiġ de'n ḟolaċ, agus an coinnleoir ṫall os coinne an ċláir air ṫaoḃ an ṗailliuin de'n leaṫ deas; oir seasfaiḋ an clár air an taoḃ ó tuaċ.

36 Agus do ḋeanfaiḋ tu crocaḋ do ḋorus an lóistin, de ġorm, agus de ṗurpuir, agus de corcair, agus de líon mín casda, oibriġṫe le h-obair ṡnaiṫide.

37 Agus foloċaiḋ tu le ór cúig uaiṫniḋ de ċrann Setim a m-beiḋ an ṗailliun tarranġṫa air aġaiḋ, agus béiḋ a g-cinn d'ór; agus a g-cuid socaiḋ d'uma.

overlaid with gold, and shall have heads of gold, but sockets of silver.

33 And the veil shall be hanged on with rings, and within it thou shalt put the ark of the testimony, and the sanctuary, and the holy of holies shall be divided with it.

34 And thou shalt set the propitiatory upon the ark of the testimony in the holy of holies.

35 And the table without the veil: and over-against the table the candlestick in the south side of the tabernacle: for the table shall stand in the north side.

36 Thou shalt make also a hanging in the entrance of the tabernacle of violet, and purple, and scarlet twice dyed, and fine twisted linen with embroidered work.

37 And thou shalt overlay with gold five pillars of setim-wood, before which the hanging shall be drawn: their heads shall be of gold, and the sockets of brass.

## CAIB. XXVII.

An altóir; agus cuirt an ṗailliuin le n-a ċuid gréire agus pilléir. Orduiġṫear ola le aġaiḋ na lampaiḋ.

AGUS do ḋeanfaiḋ tu altóir de ċrann Setim, cúig banlaiṁ air fad, agus cúig banlaiṁ air leiṫead; beiḋ an altóir ceiṫir-coirneac, agus beiḋ trí a h-áirde.

2 Agus beiḋ beanna air ceiṫre ċuinniḃ; agus folloċair le uma í.

3 Agus do ḋeanfaiḋ tu ċum a seirbis, cuaċa le luaṫa do ġlacaḋ; agus teanaċair agus gréaṁaiḋ agus sgalaiḋ-teine: agus a h-uile ṡoiṫiġe do ḋeanfiaḋ tu de uma.

4 Agus do ḋeanfaiḋ tu ḋí gráta de lion-obair uma, aig na ceiṫre cuinniḃ beiḋ ceiṫre fáinne de uma.

5 Agus cuirfiḋ tu fa ṫealaċ na h-altóra ṡíos iad ċor go m-beiḋ an gráta ionann go lár na h-altóra.

6 Agus do ḋeanfaiḋ tu dá maide do'n altóir, maidiḋ de ċrann Setim, agus foloċair le uma iad.

7 Agus cuirfear na maidiḋ ann na fáinniḃ, agus beiḋ na maidiḋ air dá ṫaoḃ na h-altóra, d'a h-iomċar.

8 Ní ḋeanfaiḋ tu daingean a stiġ í aċt folaṁ, mar do taisbéanaḋ duit air an t-sliaḃ.

9 Agus do ḋeanfaiḋ tu cuairt an ṗailliuin: ann a m-beiḋ aig an taoḃ ó ḋeas, sgaṫ-braṫa de lín ṁín casda, céad banlaṁ air fad.

10 Agus fiċe uaiṫne agus fiċe soiceiḋ de uma a m-beiḋ a g-cinn agus na rointe gearṫa d'airgead.

## CHAP. XXVII.

*The altar; and the court of the tabernacle with its hangings and pillars. Provision of oil for lamps.*

THOU shalt make also an altar of setim-wood, which shall be five cubits long, and as many broad, that is, square, and three cubits high.*

2 And there shall be horns at the four corners of the same: and thou shalt cover it with brass.

3 And thou shalt make for the uses thereof pans to receive the ashes, and tongs and flesh hooks, and fire-pans: all its vessels thou shalt make of brass.

4 And a grate of brass in manner of a net: at the four corners of which shall be four rings of brass.

5 Which thou shalt put under the hearth of the altar: and the grate shall be even to the midst of the altar.

6 Thou shalt make also two bars for the altar of setim wood, which thou shalt cover with plates of brass:

7 And thou shalt draw them through rings, and they shall be on both sides of the altar to carry it.

8 †Thou shalt not make it solid, but empty and hollow in the inside, as it was shewn thee in the mount.

9 Thou shalt make also the court of the tabernacle, in the south side whereof southward there shall be hangings of fine twisted linen of a hundred cubits long for one side.

10 And twenty pillars with as many sockets of brass, the heads of which with their engraving shall be of silver.

* Infra, 38. 6 † Supra, 20. 24.

11 Agus mar sin do'n leat ó ṫuaiṫ, béiḋ sgaṫ-ḃrait de ċéad banlaṁ air fad, fiċċe uaiṫne, agus a ḃ-fiċċe soicead uma, agus beiḋ a g-ciñ agus na rointe gearṫa d'airgead.

12 Acṫ a léiṫid na cuirte, air an taoḃ ṡiar, béid brait do ċaogaḋ banlaṁ agus deic uaiṫniḋ agus deiċ socaid.

13 Agus a léiṫead na cuirte air an taoḃ soir, beid caogad banlaṁ.

14 D'aon taoḃ an a m-beiḋ sgaṫ-ḃrait cuig déag banlaiṁ, agus tri uaiṫniḋ, agus tri soċaid.

15 Agus air an taoḃ eile béid sgaṫ-brait cuig banlaiṁ déag, tri uaiṫniḋ agus tri socaid.

16 Agus aig ionsuiḋe na cuirte béiḋ sgaṫ-brait d'ḟiċċid banlaṁ, de ġorm, agus de ṗurpuir, agus de ċorcra, de lineadaċ min ċarta, oibriġṫe le h-obair ṡnaiṫide: agus beid ann ceiṫre uaiṫniḋ agus ceiṫre ċlair.

17 Béid na uaiṫniḋ uile ṫart timċioll na cuirte gléarta le duilleogaiḃ airgead: beid a g-ciñ d'airgead agus a g-clairiḋ de uma.

18 Beiḋ fad na cuirte cead banlaṁ, agus a leiṫead caogad air gaċ aon taoḃ, agus cuig banlaiṁ d'airde, de línēadaċ ḟinealta ċarda; agus a claire de uma.

19 Béid soiṫiġ an ṗailliuin uile de'n uile uirlis, agus tairngiḃ uile, agus tairngiḃ na cúirte uile beiḋid de uma.

20 Aiṫneoċaiḋ tu do ċloin Israel, go tugaid ċugad an ola fíorġlan de ċrañ ola bruiḋte ċum an t-solais, le ṫabairt air na cóineala beiṫ sior laste.

21 A b-pailliuin an ċóṁċruinniġe taoḃ amuiġ de'n ḟolaċ, atá os coiñe na fiaḋnuise, Ordoċaiḋ Āron agus a ṁic é ċum go taḃ'rfaḋ solas ó ṫraṫ nóna gó maidin á ḃ-fiaḋnuise an Tiġearna. Beiḋ an t-seirbis so 'g a deanaḋ go bráṫ aig clain Israel ó ġeinealac go geinealaċ.

## CAIB. XXVIII.

### Eadaiġ Aroin agus a ċlan ṁac.

TOIG ċuġad Āron do ḋearbráṫair, agus a mic maille leis, ó ṁeasg ċloiñe Israel, ċor go ndéanfaḋ sé fóġnaṁ ḋam-sa ann ioñad an t-sagairt: Aron, Nadab agus Abiu, Eleasair agus Itamar.

2 Agus do ḋéanfaiḋ tu éadaċ naoṁṫa do Aroin do ḋearbráṫair, mar ġlóir agus mar ḋeisreaċṫ.

3 Agus labroċaiḋ tu leis an uile atá eagnuiḋe a g-croiḋe, noċ do líon mise le spiorad na tuig-

11 In like manner also on the north side there shall be hangings of a hundred cubits long, twenty pillars and as many sockets of brass, and their heads with their engraving of silver.

12 But in the breadth of the court, that looketh to the west, there shall be hangings of fifty cubits, and ten pillars, and as many sockets.

13 In that breadth also of the court, which looketh to the east, there shall be fifty cubits:

14 In which there shall be for one side hangings of fifteen cubits, and three pillars and as many sockets.

15 And in the other side there shall be hangings of fifteen cubits, with three pillars and as many sockets.

16 And in the entrance of the court there shall be made a hanging of twenty cubits of violet and purple, and scarlet twice dyed, and fine twisted linen, with embroidered work: it shall have four pillars with as many sockets.

17 All the pillars of the court round about shall be garnished with plates of silver, silver heads and sockets of brass.

18 In length the court shall take up a hundred cubits, in breadth fifty, the height shall be of five cubits, and it shall be made of fine twisted linen, and shall have sockets of brass.

19 All the vessels of the tabernacle for all uses and ceremonies, and the pins both of it, and of the court, thou shalt make of brass.

20 Command the children of Israel that they bring thee the purest oil of the olives, and beaten with a pestle: that a lamp may burn always.

21 In the tabernacle of the testimony, without the veil that hangs before the testimony. And Aaron and his sons shall order it, that it may give light before the Lord until the morning. It shall be a perpetual observance throughout their successions among the children of Israel.

## CHAPTER XXVIII.

### *The holy vestments for Aaron and his sons.*

TAKE unto thee also Aaron thy brother with his sons, from among the children of Israel, that they may minister to me in the priest's office: Aaron, Nadab, and Abiu, Eleazer, and Ithamar.

2 And thou shalt make a holy vesture for Aaron thy brother for glory and for beauty.

3 And thou shalt speak to all the wise of heart, whom I have filled with the spirit of wisdom, that

CHAP. XXVII. Ver. 21. Seven candles burned by night and three by day.

CHAP. XXVIII., Ver. 2. The minute description of the vesture of Aaron, with the rich variety of ornaments which it displayed, is expressive of the solid and shining virtues which the exalted ministry to which he was called should continually exhibit.

sine ċor go n-déanfaid cúlaiḋ Aron ioños air ċoisreagaḋ, go b-fóġnuiġ se dám-sa ann ioñad t-sagairt.

4 Agus as iad so na h-éadaiġ noċ do déanfaid: uiċteideaċ agus éṗod, leine agus culaiḋ dirreaċ annaite, bárréad agus crios. Do déanfaid éadaiġ naoṁṫa mar so do Aron do derbráṫair, agus d'a ṁacaib, ionnos go b-féadfaid foġnaṁ do deanaḋ dám-sa ann ioñad an t-sagairt.

5 Agus glacfaid ór, agus gorm, agus purpair, agus corcair, agus anruite fínéalta.

6 Agus do déanfaid an t-éṗod d'ór, de ġorm agus de ṗurpair, agus de ċorcar, agus de línéadaċ ḟínéalta ċasda, maille le greise ioldaṫaċ.

7 Beiḋ da fosgailt air a bár aig gaċ taoḃ de imeail, ċum a g-ceangail d'a ċeile.

8 Agus beiḋ iarrna fein agus gaċ iol-obair oibriġṫe mar an g-céadna d'ór, de ġorm, de ṗurpair, agus de ċorcar, agus de línéadaċ ḟínéalta ċasda.

9 Agus glacfair dá ċloiċ Onics, agus greanfair ainmne ċloiñe Israel orra:

10 Sé d'a n-ainmnib air aon ċloiċ, agus sé h-ainmne na coda eile air an g-cloiċ eile, do réir a sinsireaċta.

11 Maille le gliocas gearrṫóra cloċ agus stuaim greaid, greanfair an dá ċloiċ maille le h-ainmnib ċloiñe Israel: cuirfair iad g-cúṁdaiġib óir.

12 Agus cuirfiḋ tu an da ċloiċ air ġuaillib an éṗoid mar cuiṁniġe do ċloiñ Israel: agus iomċó-roċaiḋ Aron a n-ainmne ós coiñe an Tiġearna, air a dá ġualaiñ mar ċuiṁne.

13 Agus do déanfaiḋ tu faill? d'ór;

14 Agus dá ḟlabraiḋ d'ór ġlan air a g-ceañaib; agus ceangail na slabruiḋe fiġṫe do na failgib.

15 Agus do déanfaiḋ tu uċtéideaḋ an breiṫeaṁnais le h-obair ċéardaṁail; aṁail oibre an éṗoid ioldaṫaċ; d'ór, de ġorm, de ṗurpair, agus de ċorċar, agus do línéadaċ fínéalta ċasta.

16 Ceaṫairḃeañaċ beiḋear sé, air na ḟilleaḋ; beid se réise 'nna ḟad, agus réise nna leiṫead.

17 Agus cuirfir añ ceiṫre ċúrsa de ċloċaib: 's-an ċéad ċúrsa beiḋ cloc ḟardius, ṫópas, agus smeashe:

18 'S-an dara cúrsa carbuncal saṗire, agus iaspar.

19 'S-an tréas cúrsa ligur, agat, agus ame-tist.

20 An ceaṫraṁaḋ cúrsa crusolit onics, agus beruil. Ann ór ċuirfiġtear iad réir línte.

they may make Aaron's vestments, in which he being consecrated may minister to me.

4 And these shall be the vestments that they shall make: A rational and an ephod, a tunick and a strait linen garment, a mitre and a girdle. They shall make the holy vestments for thy brother Aaron and his sons, that they may do the office of priesthood unto me.

5 And they shall take gold, and violet, and purple, and scarlet twice dyed, and fine linen.

6 And they shall make the ephod of gold, and violet, and purple, and scarlet twice dyed, and fine twisted linen, embroidered with divers colours.

7 It shall have the two edges joined in the top on both sides, that they may be closed together.

8 The very workmanship also and all the variety of the work, shall be of gold, and violet, and purple, and scarlet twice dyed, and fine twisted linen.

9 And thou shalt take two onyx stones, and shalt grave on them the names of the children of Israel.

10 Six names on one stone, and the other six on the other, according to the order of their birth.

11 With the work of an engraver and the graving of a jeweller, thou shalt engrave them with the names of the children of Israel, set in gold and compassed about:

12 And thou shalt put them in both sides of the ephod, a memorial for the children of Israel. And Aaron shall bear their names before the Lord upon both shoulders, for a remembrance.

13 Thou shalt make also hooks of gold.

14 And two little chains of the purest gold linked one to another, which thou shalt put into the hooks.

15 And thou shalt make the rational of judgment with embroidered work of divers colours, according to the workmanship of the ephod, of gold, violet, and purple, and scarlet twice dyed, and fine twisted linen.

16 It shall be four-square and doubled: it shall be the measure of a span both in length and in breadth.

17 And thou shalt set in it four rows of stones: in the first row shall be a sardius stone, and a topaz, and an emerald:

18 In the second a carbuncle, a sapphire, and a jasper:

19 In the third a ligurius, an agate, and an amethyst:

20 In the fourth a chrysolite, an onyx, and a beryl. They shall be set in gold by their rows.

---

CHAP. XXVIII. Ver. 7. Avra alla sommita due aperture.—Martini.

21 Agus béiḋiḋ aṅtu ainmne cloiṅe Israel: beiḋ greanta aṅtu do-ḋéag ainmne aṅ gac aon clac díoḃ beiḋ ainm d'aon de'n dá-treiḃ-ḋéag.

22 Agus do ḋéanfaiḋ tu air an ucṫḋileog slaḃraiḋ d'or ḟiorglan coceangailte d'a ceile.

23 Agus a dá ḟáiṅe d'ór, do ċurfaiḋ tu aig dá ċeaṅ na ucṫ-ḋileoige.

24 Agus cuirfiḋ tu an dá ṡlaḃraḋ d'ór aṅs an dá ḟáiṅe atá air a ċeaṅaiḃ.

25 Agus an dá ċeaṅ eile do'n dá ṡlaḃraḋ ceangalóċaiḋ tu aṅs an dá ḟail air gac taoḃ de'n efod tá air aġaiḋ na ucṫ-ḋileoige.

26 Deanfaiḋ tu dá ḟáiṅe d'or, mar an g-ceadna agus cuirfiḋ tu air dá ċeaṅ an ucṫ-ḋileoige iad, aṅ a n-imeal sin, atá a stiġ le taoḃ na h-ucṫ-ḋileoige.

27 Agus dá ḟáiṅe eile d'ór noc is dual a g-cur aṅ ṡíos air dá ṫaoḃ an efoid, laiṁ leis an g-cuid iaċtraiġ, creasa air aġaiḋ an ċreasa, ċum go g-coṁ-ċeangloċaiḋ iad.

28 Agus go ceangloċṫaiḋ an t-ucṫ-eadac le n-a ḟáiṅiḋiḃ do ḟáiṅiḃiḃ an efoid le lása de ġorm, ċor go m-biḋeaḋ buan an crios-ċeangal ceardamail agus nac scaoilfear an t-ucṫ duileog de'n efoid.

29 Agus iomċroċṫaiḋ Aron ainmne cloiṅe Israel aṅs an ucṫ-eadac sin an breiṫeamnais air a ḃrolac, an uair racfas a steac do'n áit naoṁṫa, mar ċuiṁne do laṫair an Ṫiġearna go sior.

30 Agus cuirfiḋ tu san eadac an breiṫeaṁnais teagas agus firin do beiḋeas air ḃrola Aroin an uair racfas sé a steac'os coiṅe an Ṫiġearna: agus iomċoraiḋ se breiṫeaṁnas cloiṅe Israel air ucṫ a ḃ-fiaḋnuise an Ṫiġearna a g-coṁnuiġe.

31 Agus do ḋéanfaiḋ tu culaiḋ an éfoid de ġorm uile.

32 Agus beiḋ poll aṅ a ṁullaiġ aṅ a lár: beiḋ ḟaim d'obair ḟiġte timċioll fa ċuairt an ṗoill, mar is gnaṫac do ḃeiḋ aig ciṅ eadaiġ air cor nac brisdiḋe é.

33 Agus sios faoi ioctair na ḟaim, do ḋeanfaiḋ tu pomegranait de ġorm, agus de ṗurpuir, agus do ċorcair, agus cloigine d'ór eatarra timċioll fa ċuairt:

34 Ċum go m-beiḋeaḋ clogin óir agus pomegranait timċioll, agus aris cloigin óir agus pomegranait, ṫart ṫiomċioll.

35 Agus beiḋ sé air Aron aig friotolaḋ: agus cluinfear a ḟuaim an uair racfas sé a steac do'n áit naoṁṫa a laṫair an Ṫiġearna, agus an uair ṫiocfas amac ċum nac ḃ-faġaḋ bás.

36 Fós ḋéanfaiḋ tu duileog d'or ḟiorglan, agus

21 And they shall have the names of the children of Israel: with twelve names shall they be engraved, each stone with the name of one according to the twelve tribes.

22 And thou shalt make on the rational chains linked one to another of the purest gold:

23 And two rings of gold, which thou shalt put in the two ends at the top of the rational.

24 And the golden chains thou shalt join to the rings, that are in the edges thereof:

25 And the ends of the chains themselves thou shalt join together with two hooks on both sides of the ephod, which is towards the rational.

26 Thou shalt make also two rings of gold which thou shalt put in the top parts of the rational, in the borders that are over-against the ephod, and look towards the back parts thereof.

27 Moreover also other two rings of gold, which are to be set on each side of the ephod beneath, that looketh towards the nether joining, that the rational may be fitted with the ephod,

28 And may be fastened by the rings thereof unto the rings of the ephod with a violet fillet, that they may remain joined with skill, and the rational and the ephod may not be loosed one from the other.

29 And Aaron shall bear the names of the children of Israel in the rational of judgment upon his breast, when he shall enter into the sanctuary, a memorial before the Lord for ever.

30 And thou shalt put in the rational of judgment doctrine and truth, which shall be on Aaron's breast, when he shall go in before the Lord: and he shall bear the judgment of the children of Israel on his breast, in the sight of the Lord always.

31 And thou shalt make the tunic of the ephod all of violet,

32 In the midst whereof above shall be a hole for the head, and a border round about it woven, as is wont to be made in the outmost parts of garments, that it may not easily be broken.

33 And beneath at the feet of the same tunick, round about, thou shalt make as it were pomegranates, of violet, and purple, and scarlet twice dyed, with little bells set between:

34 So that there shall be a golden bell and a pomegranate, and again another golden bell and a pomegranate.

35 * And Aaron shall be vested with it in the office of his ministry, that the sound may be heard, when he goeth in and cometh out of the sanctuary, in the sight of the Lord, and that he may not die.

36 Thou shalt make also a plate of the purest

* Eccli. 45. 11.

ġreanfaiḋ tu aṁail ġreantaḋ ḟiġnéiḋ, Naoṁṫacht do'n Tiġearna.

37 Agus ceanglóċaiḋ tu é le lasa gorm, agus beiḋ sé os cioñ an bairéaid.

38 Nuar air éadan an ard-ṡagairt. Agus iomċróċaiḋ Āron éigċeart na neiṫe do ṫoirbir agus do naoṁtuiġ clañ Israel añ a m-broñtib naoṁṫa agus a d-tuilleaċaiḋe uile. Agus beiḋ an duilleog so a g-cómnuiḋe air a éadan, ċor go m-beideaḋ se taiṫneaṁaċ do'n Tiġearna.

39 Agus cuirfiḋ tu obair ṡnaiṫide leis an línéadaiġ ḟinealta, agus do ḋéanfaiḋ tu an bairead de línéadaċ ḟinealta, agus do ḋeanfaiḋ tú an ċrios d'obair ṡnaiṫide.

40 Agus do ḋéanfaiḋ tu líon eadaiġ do ṁacaib Āroin, agus creasaña agus bairéid mar ġlóir agus mar ḋeiseaċt.

41 Agus cuirfir air Āron do ḋearbraṫair iad so uile, agus air a ṁacaib maille leis: agus ungfaiḋ tú a laṁa uile agus coisreocuiḋ tu iad, ċor go ndéanfaid friotalaḋ ḋam-sa a g-cúram an t-sagairt.

42 Déanfaiḋ tu mar an g-ceadna brísteiḋ línéadaiġ ḋóib d'ḟolaċ a d-tarnoċt, ó na h-airnib go nuige na sliasta.

43 Agus béiḋ siad air Aron, agus air a ṁacaib, an uair ṫiocfaiḋ siad a steaċ ċum boṫa na fiaḋnaise, nó an uair ṫiocfaid siad a b-fogus do'n altóir le friotalad añs ann áit naoṁṫa; ċum naċ m-beiḋeaḋ cioñtaċ añ éigceart, agus naċ n-éagfaid. Beiḋ se 'nn a reacht go braṫ do féin, agus d'a ṡliocht 'nn a ḋiaiġ.

## CAIB. XXIX.

*Moḋ coisricṫe Aroin agus na sagart eile. Cur air bun na h-ioḋbairte laeṫaṁla na da uan,—aon air maidin, agus aon traṫnóna.*

DEANFAID tu so mar an g-ceadna ċum iad a naoṁaḋ ḋam-sa a g-curam an t-sagairt: toig laoġ as an treud agus dá reiṫe gan ċaiḋe.

2 Agus arán gan taos, agus bairġeana gan taos craigte le ola, agus ablaña gan taos ungṫa le h-ola; de ṗlúr ċruiṫneaċda do ḋéanfaiḋ tu iad.

3 Agus cuirfiḋ tú ann aon ċléibín iad, agus do toirbreoċaiḋ tú iad na uain ṁaille leo, agus an da réiṫe.

4 Agus do beurfaiḋ tu Āron agus a mic go dorus lóistin na fiadnuise, agus n-diaiġ iad a niġeaḋ le uisge.

5 Cuirfiḋ tú a aibid air Aron, culaiḋ líon-eadaiġ agus an ċasóg agus an efod agus an t-uċt-duilleog, agus fastóċṫaiḋ tu iad le crios caingealta.

gold: wherein thou shalt grave with engraver's work, Holy to the Lord.

37 And thou shalt tie it with a violet fillet, an it shall be upon the mitre,

38 Hanging over the forehead of the high priest. And Aaron shall bear the iniquities of those things, which the children of Israel have offered and sanctified, in all their gifts and offerings. And the plate shall be always on his forehead, that the Lord may be well pleased with him.

39 And thou shalt gird the tunick with fine linen, and thou shalt make a fine linen mitre, and a girdle of embroidered work.

40 Moreover for the sons of Aaron thou shalt prepare linen tunicks, and girdles and mitres for glory and beauty:

41 And with all these things thou shalt vest Aaron thy brother, and his sons with him. And thou shalt consecrate the hands of them all, and shalt sanctify them, that they may do the office of priesthood unto me.

42 Thou shalt make also linen breeches, to cover the flesh of their nakedness from the reins to the thighs:

43 And Aaron and his sons shall use them when they shall go in to the tabernacle of the testimony, or when they approach to the altar to minister in the sanctuary, lest being guilty of iniquity they die. It shall be a law for ever to Aaron, and to his seed after him.

## CHAP. XXIX.

*The manner of consecrating Aaron and other priests; the institution of the daily sacrifice of two lambs, one in the morning, the other at evening.*

AND thou shalt also do this, that they may be consecrated to me in priesthood. * Take a calf from the herd, and two rams without blemish.

2 And unleavened bread, and a cake without leaven, tempered with oil, wafers also unleavened sprinkled with oil: thou shalt make them all of wheaten flour.

3 And thou shalt put them in a basket and offer *them:* and the calf and the two rams.

4 And thou shalt bring Aaron and his sons to the door of the tabernacle of the testimony. And when thou hast washed the father and his sons with water,

5 Thou shalt clothe Aaron with his vestments, that is, with the linen garment and the tunick, and the ephod and the rational, which thou shalt gird with the girdle.

* Lev. 9. 2.

6 Agus cuirfir an barréad air a ċeann, agus an clár naomṫa air an m-barréad.

7 Agus an ola naomṫa dóirtfir air a ċeann í: agus leis an deas-gnáṫ so beiḋ se coisricṫe.

8 Agus do ḃeurfaiḋ tu a ṁic, agus cuirfiḋ tu líon-leinte orra, agus criosloċaiḋ tu iad le creasaṁaiḃ.

9 Mar ta Aron agus a ṁic, agus cuirfiḋ tú na barréaiḋ orra: agus beiḋ 'nna sagairt agam mar reaċt ṡíorruiḋe: n-deis a láṁa coisreacan.

10 Do ḃeurfaiḋ tu an laoġ os coiṁe ṗailliuin an ḟiaḋnuise. Agus cuirfiḋ Aron agus a ṁic a láṁa air a ċeann.

11 Agus marḃfiḋ tú an laoġ os coiṁe an Tiġearna, aig dorus ṗailliuin an ḟiaḋnuise.

12 Agus tóigfiḋ tú d'ḟuil an laoiġ, agus cuirfiḋ tu í air beanaiḃ na h-altóra le do ṁeur, agus dóirtfiḋ tú fuiġlleaċ na fola le taoḃ bun na h-altora.

13 Tóigfaiḋ tu an méaṫar uile foluiġeas an mionaċ, agus an scairt ós cionn na n-ae, agus an dá duḃa, agus an geir ta orra, agus loisgfaiḋ tu air an altóir iad.

14 Aċt feoil an laoiġ agus a ṡeiċe, agus a oċraċ, loisgfir le teine taoḃ a muiġ de'n ḟoslongṗort mar ioḋbairt ṗeacaiḋ.

15 Glacfair mar an gcéadna reiṫe; agus cuirfiḋ Aron agus a ṁic a láṁa air a ċeann.

16 Agus n-deis a ṁarḃaḋ glacfair a ḟuil, agus croiṫfir timċioll fa ċuairt air an altóir í.

17 Gearrfair an reiṫe 'nna ċodaiḃ, agus niġfiḋ tu a inniḋe agus a ċosa, agus cuirfir iad sin a g-ceann na spolaiḋ, agus a g-cionn a ċinn.

18 Agus loisgfiḋ tu an reiṫe iomlán air an altóir: ioḋbairt loisgṫe do'n Tiġearna sin, deag-ḃalaḋ ioḋbairte do'n Tiġearna.

19 Agus glacfair an reiṫe eile, agus cuirfiḋ Aron agus a ṁic a láṁa air a ċean.

20 agus 'nuair a ṁarḃfas tu é glacfaiḋ tu d'a ḟuil, agus cuirfir air ṁaoṫán cluaise deise Aroin, agus air ṁaoṫán cluaise deise a ṁic, agus air ordóig a láiṁe deise, agus air ordóig a g-coise deise, agus croiṫ an ḟuil air an altóir timċioll fa ċuairt.

21 Agus nuair glacfas tu de'n fuil ta air an altóir, agus de'n ola ungṫa croiṫfir í air Aron, agus air a ċulaiḋ, agus air a ṁacaiḃ, agus air éadaiġiḃ a ṁac maille leis. Agus nuair beiḋ siad agus a n-eadaiġ beannuiġṫe,

6 And thou shalt put the mitre upon his head, and the holy plate upon the mitre,

7 And thou shalt pour the oil of unction upon his head: and by this rite shall he be consecrated.

8 Thou shalt bring his sons also, and shalt put on them the linen tunicks, and gird them with a girdle:

9 To wit, Aaron and his children, and thou shalt put mitres upon them: and they shall be priests to me by a perpetual ordinance. After thou shalt have consecrated their hands,

10 * Thou shalt present also the calf before the tabernacle of the testimony. And Aaron and his sons shall lay their hands upon his head,

11 And thou shalt kill him in the sight of the Lord, beside the door of the tabernacle of the testimony.

12 And taking some of the blood of the calf, thou shalt put *it* upon the horns of the altar with thy finger, and the rest of the blood thou shalt pour at the bottom thereof.

13 † Thou shalt take also all the fat that covereth the entrails, and the caul of the liver, and the two kidneys, and the fat that is upon them, and shalt offer a burnt-offering upon the altar:

14 But the flesh of the calf and the hide and the dung, thou shalt burn abroad, without the camp, because it is for sin.

15 Thou shalt take also one ram, upon the head whereof Aaron and his sons shall lay their hands.

16 And when thou hast killed him, thou shalt take of the blood thereof, and pour round about the altar:

17 And thou shalt cut the ram in pieces, and having washed his entrails and feet, thou shalt put them upon the flesh that is cut in pieces, and upon his head.

18 And thou shalt offer the whole ram for a burnt-offering upon the altar: it is an oblation to the Lord, a most sweet savour of the victim of the Lord.

19 Thou shalt take also the other ram, upon whose head Aaron and his sons shall lay their hands.

20 And when thou hast sacrificed him, thou shalt take of his blood, and put upon the tip of the right ear of Aaron and of his sons, and upon the thumbs and great toes of their right hand and foot, and thou shalt pour the blood upon the altar round about.

21 And when thou hast taken of the blood, that is upon the altar, and of the oil of unction, thou shalt sprinkle Aaron and his vesture, his sons and their vestments. And after they and their vestments are consecrated,

---

CHAP. XXIX. Ver. 13. It has been remarked that those parts of the animal were selected for sacrifice which in man are most subject to the impulses of concupiscence; not that such offerings were, in their own nature, more grateful, but in order to signify, as the apostle says, the necessity of mortifying our members which are upon the earth.

Ver. 20. Maoṫán, literally the cartilage or gristle.

* Lev. 1. 3. † Lev. 3. 3.

22 Ḃeañfair do'n ṙeiṫe an ġeir agus bun an iarbaill, agus an ġeir ḟoluiġeas na h-iñiḋ, agus scairt na n-ae, agus an dá ḋuḃan, agus an ġeir a tá orra, agus an slinean deas, óir reiṫe coisricṫe é.

23 Agus aon ḃuilin arain, aon ḃairġin d'arán olaḋa, agus aon ablañ as cléibin an arain gan laibin a tá os coiñe an Tiġearna.

24 Agus cuirfir sin uile a láṁaiḃ Aroin, agus a láṁaiḃ a ṁac, agus beañoċaiḋ tu iad, na hioḋbairt ċróiċin a ḃ-fiaġnuise an Tiġearna.

25 Agus glacfair ó na láṁaiḃ na neiṫe so uile agus loisgfir iad air an altóir mar ioḋbairt loisgṫe, deaġbalaḋ a láṫair an Tiġearna, is tabartas í do.

26 Agus glacfair uċt an reiṫe le raiḃ ċoisricṫe Aron, agus beañoċaiḋ tu é mar ioḋḃairṫ a ċroċaḋ a láṫair an Tiġearna agus beiḋ sé sin do ċuid-se.

27 Agus naoṁoċaiḋ tu uċt agus sliñean na h-ioḋḃarta tóġṫa ó'n reiṫe.

28 Le raḃadar coisricṫe Aron agus a ṁaca, agus beiḋ siad mar roin aig Aron agus a ṁacaiḃ maille le reaċt ṡíorruiḋe ó ċloiñ Israel; óir is tóġṫa ioḋḃairt na sioċċána ġniḋ siad a toirbirt do'n Tiġearna.

29 Agus ḃeiḋ aig macaiḃ Aroin a eadaiġ naoṁṫa 'nna diaiġ féin, ċum ḃeiṫ ungṫa añta agus a láṁa ċum ḃeiṫ coisreacṫa añta.

30 An mac sin ḃeiḋeas 'nn a ṡagart 'n a áit, cuirfiḋ sé air iad seaċt lá, an uair ṫiocfas go paillíun na ḟiaḋnuise ċum ḟriotolaḋ 's-an áit ro-naoṁṫa.

31 Agus glacfair an reiṫe coisreacṫa, agus ḃruiṫfir a ḟeoil san áit naoṁṫa.

32 Agus iosfaiḋ Áron agus a ṁic e. Agus an t-arán ḃiḋeas añs an ċléibin, iasfaiḋ siad aig dorus lóistin na ḟiaḋnuise.

33 Ċum go m-beiḋeaḋ 'nn a h-ioḋbairt sasta, agus go m-beiḋeaḋ coisricṫe láṁa luċt d'a toirbirt. Aċt ni iosfaiḋ coiṁiġṫeaċ ḋíoḃ, de ċioñ go ḃ-fuiliḋ naoṁṫa.

34 Agus má ḟanañ aon niḋ do'n ḟeoil coisricṫe nó de'n arán go maidin, añ sin loiscfir an fuiġeall le teine: ní h-iosfair é, de ċioñ go ḃ-fuil sé naoṁṫa.

35 Déanfaiḋ tu le Aron, agus le n-a ṁacaiḃ, de reir an uile d'aitin mé díot: seaċt lá coisreoċaiḋ tu a láṁa.

36 Agus ioḋḃaroċṫaiḋ tu gaċ aon lá, laoiġ mar ioḋbairṫa ṗeacaiḋ: agus glanfair an altóir, an uair do ḋeanfaiḋ tu an ioḋbáirt sasta agus ungfair í ċum a naoṁuġaḋ.

37 Seaċt lá do ḋéanfaiḋ tu sásaḋ air son na

22 Thou shalt take the fat of the ram, and the rump, and the fat that covereth the entrails, and the caul of the liver, and the two kidneys, and the fat that is upon them, and the right shoulder, because it is the ram of consecration.

23 And one roll of bread, a cake tempered with oil, a wafer out of the basket of unleavened bread, which is set in the sight of the Lord.

24 And thou shalt put all these things upon the hands of Aaron and of his sons, and shalt sanctify them, elevating these things before the Lord.

25 And thou shalt take all from their hands: and shalt burn them upon the altar for a holocaust, a most sweet savour in the sight of the Lord, because it is his oblation.

26 Thou shalt take also the breast of the ram, wherewith Aaron was consecrated, and elevating it thou shalt sanctify it before the Lord, and it shall fall to thy share.

27 And thou shalt sanctify both the consecrated breast, and the shoulder that thou didst separate of the ram,

28 Wherewith Aaron was consecrated and his sons, and they shall fall to Aaron's share and his sons, by a perpetual right from the children of Israel: because they are the choicest and the first of their peace-victims which they offer to the Lord.

29 And the holy vesture which Aaron shall use his sons shall have after him, that they may be anointed, and their hands consecrated in it.

30 He of his sons that shall be appointed high-priest in his stead, and that shall enter into the tabernacle of the testimony to minister in the sanctuary, shall wear it seven days.

31 And thou shalt take the ram of the consecration, and shalt boil the flesh thereof in the holy place:

32 And Aaron and his sons shall eat it. * The loaves also, that are in the basket, they shall eat in the entry of the tabernacle of the testimony,

33 That it may be an atoning sacrifice, and that the hands of the offerers may be sanctified. A stranger shall not eat of them, because they are holy.

34 And if there remain of the consecrated flesh or of the bread till the morning, thou shalt burn the remainder with fire: they shall not be eaten because they are sanctified.

35 All that I have commanded thee, thou shalt do unto Aaron and his sons. Seven days shalt thou consecrate their hands:

36 And thou shalt offer a calf for sin every day for expiation. And thou shalt cleanse the altar when thou hast offered the victim of expiation, and shalt anoint it to sanctify it.

37 Seven days shalt thou expiate the altar and

* Lev. 8. 31. and 24. 9. Mat. 12. 4.

## CAIB XXXV.

Feile an sgiṫ. Toirbeirt fa ċoṁair an Palluin. Cuirtear an obair faoi ċúram Beseliel agus Oliab.

AN sin nuair do ḃí cóṁċruinniuġaḋ ċloinne Israel uile a g-ceann na ċéile, dubairt leo: Is iad so na neiṫe aiṫin an Tiġearna daoiḃ-se, le deanaḋ.

2 Sé lá do ḋéanfiḋ sibh obair, aċt an seaċtmaḋ lá beiḋ se 'nna lá naomṫa agaiḃ, sgiṫ agus ṡuaimnear dó'n Tiġearna: cia b'é air biṫ oibroċ-ṫas ann, cuirfear cum bais é.

3 Ní ḋeargfaiḋe teine air feaḋ bur n-aitreaċ a ló na saḃóide.

4 Agus do laḃair Maoise le cómċruinniuġaḋ ċloinne Israel uile, a raḋ: So an niḋ d' áiṫin an Tiġearna a raḋ.

5 Tógbaiḋ leiṫriḋ nuaḋ-torṫa do'n Tiġearna: cia b'é air biṫ g a b-fuil croiḋe toileaṁail, tugaḋ sé leis tabartas do'n Tiġearna: ór, agus airgead agus uma,

6 Gorm, agus purpuir, agus corcar daiṫte fa do, agus línéadaċ finealta, agus fionna gabar,

7 Agus croicne réiṫe daiṫte dearg, agus croicne liaṫ-ġorm, agus ádmad Setim.

8 Agus ola ċum an t-soluis, agus ċum ola ungṫa, agus do'n tuis ḋeaġbalaiḋ,

9 Agus cloċa Onics, agus cloċa le a g-cur 'san epód, agus ann san uċt-duileoig.

10 Tiocfaḋ gaċ uile ḋuine eolgaċ eadraiḃ, agus ḋéanfaiḋ gaċ niḋ d'ar aiṫin an Tiġearna;

11 An lóistin, agus a ṁullaċ, agus an folaċ, na fainniḋ, na cláir, agus na barraiḋ, na uaiṫniḋ, agus a ṡocéidiḋ,

12 An airc, agus a maidiḋ maille leis an t-suiḋe ṫrócaire, agus an sgaṫ-braṫ croċta os a coṁair.

13 An clár, agus a ṁaidiḋ, agus a ṡoiṫiġ uile, agus an t-arán tairbéanta.

14 An coinnleoir mar an g-ceadna ċum na coinneala iomċar, agus a m-beanann leis, agus a loċrain, maille leis an ola ċum an t-soluis.

15 Altóir na tuise, agus a maidiḋ, agus an ola ungṫa, agus an tuis deaġ-bolaiḋ, agus brait aig an dorus dul a steaċ an ṗaillliuin,

16 Altóir na h-íoḋbarṫa loisgṫe, maille le na ġráta ṗrais, leis na maidiḋiḃ, agus a soiṫiġiḃ uile, an daṫbaċ niġṫe, agus a ċos.

17 Brait na cúirte, a uaiṫne, agus a bunn, agus brat dorus na cúirte.

18 Tairngiḋ an ṗaillliuin, agus tairngiḋ na cúirte, agus a d-teuda.

19 Culaiḋ na sheastailte ċum friotolaiḋ ann s

## CHAP. XXXV.

*The Sabbath. Offerings for making the tabernacle. Beseleel and Ooliab are called to the work.*

AND all the multitude of the children of Israel being gathered together, he said to them: These are the things which the Lord hath commanded to be done.*

2 Six days you shall do work: the seventh day shall be holy unto you, the sabbath, and the rest of the Lord: he that shall do any work on it shall be put to death.

3 You shall not kindle a fire in any of your habitations on the sabbath day.

4 And Moses said to all the assembly of the children of Israel: This is the word the Lord hath commanded, saying:

5 Set aside you first-fruits to the Lord.† Let every one that is willing and hath a ready heart, offer them to the Lord: gold, and silver, and brass.

6 Violet and purple, and scarlet twice dyed, and fine linen, goats' hair.

7 And rams' skins dyed red, and violet-coloured skins, setim-wood.

8 And oil to feed the lamps, and to make ointment, and most sweet incense.

9 Onyx stones, and precious stones, for the adorning of the ephod and the rational.

10 Whosoever of you is wise, let him come, and make that which the Lord hath commanded:

11 To wit, the tabernacle and the roof thereof, and the cover, the rings, and the board-work with the poles, the pillars, and the sockets:

12 The ark and the bars, the propitiatory, and the veil that is drawn before it:

13 The table with the bars and the vessels, and the loaves of proposition:

14 The candlestick to bear up the lights, the vessels thereof and the lamps, and the oil for the nourishing of fires:

15 The altar of incense, and the bars, and the oil of unction and the incense of spices, the hanging at the door of the tabernacle:

16 The altar of holocaust, and its grate of brass, with the bars and vessels thereof: the laver and its foot:

17 The curtains of the court with the pillars and the sockets, the hanging in the doors of the entry,

18 The pins of the tabernacle and of the court with their little cords:

19 The vestments that are to be used in the

* A.M. 2513. † Supra, 25. 2.

an áit naoṁṫa, an t-eadaċ do Aron an árd-sagart agus a mac, ċum frioṫolaḋ na sagairteaċta dam-sa.

20 Agus aig imṫeaċt coṁċruinniuġaḋ ċloinne Israel uile as láṫair Maoise,

21 Ṫaingadar gaċ aon duine aca le croiḋe eargaiḋ craḃaċ, do'n Tiġearna sgaiṫ a maoin agus tugadar leo íoḋbuirt ċum oibre lóistin ca biṫ níḋ bí riaċtanaċ ċum a maise, agus ċum a eadaiġ naoṁṫa.

22 Ṫaingadar air aon, fir agus mná braisleid, agus cluasḟainnid, fáinnid, agus taibléid: bí gaċ soiġṫeaċ óir leagṫa leiṫrid mar ṫabarṫar do'n Tiġearna.

23 Gaċ aon aig air friṫ gorm agus purpuir, agus corcair, agus línéadaċ finealta, agus fionnaḋ gabair, agus croicne dearga réiṫeaḋ, agus croicne liaṫ-ġorm.

24 Mionaċ airgid, agus prais ṫug siad mar toirbirt do'n Tiġearna, agus ċrain Setim leis ċum mórain usáide.

25 Ṫug na mná deas-laṁaċ na neiṫe do ṡnioṁadar lé n-a laṁaiḃ, de ġorm, agus de ṗurpuir, agus dó ċorcair, agus do lineadaċ finealta.

26 Agus croicne gabar, 's a d-tabairt le aonta.

27 Aċt ṫugadar na h-uaċtaráin cloċa Onics, agus cloċa luaċṁara le cur ann san eṗod, agus ann sa uċt-eadaċ.

28 Agus spiosra, agus ola ċum an t-soluis, agus ċum na h-ola ungṫa agus ċum na túise deaġ-boluiḋ.

29 Ṫugadar fir agus mna tabartais go toilteaṅaċ eo ċum gaċ obair, noċ d' aiṫin an Tiġearna do ḋéanaḋ le laiṁ Ṁaoise. Clan Israel go h-uile bidar go toilteanaċ do'n Tiġearna.

30 Agus dubairt Maoise le cloinn Israel; feuċaiḋ, do ġoir an Tiġearna air ainm air Beseleal mac Uiri, mic Hur, do ṫreiḃ Juda:

31 Agus do lion sé le spioraid Dé é ann eagna a d-tuigse, agus ann eolus, agus ann an uile stuaim.

32 Cum go g-capfeaḋ agus go n-deanfeaḋ oibreaċa 'nn ór, agus ann airgead, agus a b-pras.

33 Agus ann gearraḋ cloċ, agus a snoigeaḋ adṁaid, agus ḋeanaḋ gaċ aon ġné oibre go ceardaṁail.

34 Agus do ċuir ann a ċroiḋe intleaċt: agus Oliab, mac Aċisamaiċ, de ṫreiḃ Dan.

35 Do'n dis ṫug sé eagna an gaċ obair saoir, agus d'oibriuġaḋ gné agus snaiṫid, ann gorm, agus a b-purpuir, agus a g-corcar daiṫte fa dó, agus a lion ḟinealta, agus cum oibreaċa 'fiġeaḋ, agus a tionsgaint.

ministry of the sanctuary, the vesture of Aaron the high-priest, and of his sons, to do the office of priesthood to me.

20 And all the multitude of the children of Israel going out from the presence of Moses,

21 Offered first fruits to the Lord with a most ready and devout mind, to make the work of the tabernacle of the testimony. Whatsoever was necessary to the service, and to the holy vestments,

22 Both men and women gave bracelets and ear-rings, rings and tablets: every vessel of gold was set set aside to be offered to the Lord.

23 If any man had violet, and purple, and scarlet twice dyed, fine linen and goats' hair, rams' skins dyed red, and violet-coloured skins,

24 Metal of silver and brass, they offered it to the Lord, and setim-wood for divers uses.

25 The skilful women also gave such things as they had spun, violet, purple, and scarlet, and fine linen.

26 And goats' hair, giving all of their own accord.

27 But the princes offered onyx stones, and precious stones, for the ephod and the rational,

28 And spices and oil for the lights, and for the preparing of ointment, and to make the incense of most sweet savour.

29 All both men and women with devout mind offered gifts, that the works might be done which the Lord had commanded by the hand of Moses. All the children of Israel dedicated voluntary offerings to the Lord.

30 And Moses said to the children of Israel:* Behold, the Lord hath called by name Beseleel the son of Uri the son of Hur of the tribe of Juda.

31 And hath filled him with the spirit of God, with wisdom and understanding and knowledge and all learning,

32 To devise and to work in gold and silver and brass.

33 And in engraving stones, and in carpenters' work. Whatsoever can be devised artificially,

34 He hath given him capacity: Ooliab also the son of Achisamech of the tribe of Dan:

35 Both of them hath he instructed with wisdom, to do carpenters' work, *and* tapestry, *and* embroidery in blue and purple, and scarlet twice dyed, and fine linen, and to weave all things, and to invent all new things.

* Supra, 31. 2.

## Caib. XXXVI.

Tabartar an t-adbar do na h-oibriġṫib. Déantar na sgaṫ-brait, na folaiġ, clair, sgaṫa, uaiṫnid agus crocaid.

ANN sin Beseléel agus Oliab, agus gaċ aon duine intleaċtaċ añ ar ċuir an Tiġearna críoñaċt agus tuigse ċum beiṫ stuamaċ añ gaċ obair ceard aṁail, do riñeadar gaċ a baineas leis an áit naoṁṫa, do réir aiṫne an Tiġearna.

2 Agus 'nuair do ġoir Maoise orṫa, agus air gaċ aon duine eolgaċ ar ċuir an Tiġearna añ a ċroiḋe eigse, agus gaċ duine do ġluais d'a ṫoil féin ċum na h-oibre d'a déanaḋ,

3 An uile ṫabartas, noċ ṫugadar clañ Israel do ṡeoċaid doib. Agus traṫ ḃíoḋar dluṫ leis an obair, ṫug ċuige fós an pobal tabartas gaċ maidin.

4 Uime sin buḋ éigin do na ceardaiġib teaċt,

5 A ráḋ le Maoise: atá an pobal so aig tabairt leo go mór níos mó 'ná tá riaċtanaċ.

6 An sin ṫug Maoise aiṫne ċraob-sgaoileaḋ le guṫ giolla-ġáire, d'a ráḋ: Na tairgeaḋ fear nó bean níḋ is mó cum na h-oibre naoṁṫa. Mar so to toirmiosgaḋ an pobal ó níḋ do ṫabairt.

7 Óir buḋ leor a d-tugadar leo do déanaḋ na h-oibre uile, agus ní buḋ mó.

8 Agus do riñdar gaċ aon duine intleaċtaċ 'nna measg d'ar oibriġ obair an lóistín deiċ g-cuirtíne de líon ṡínealta ċasta, agus gorm, agus purpuir, agus corcar daiṫte fa do, ioldaṫaċ le stuaim snaṫaide.

9 Fad gaċ aon sgaṫ-brat, fiċe agus oċt m-banlaiṁ; agus leiṫead, ceiṫre banlaiṁ; bíodar na sgaṫ-brait uile d' aon méid.

10 Agus do ċóiṁċeangail sé na cúig sgaṫ-brata aon d'ar eile: agus na cúig ċinn eile do ċoiṁċeangail sé mar an g-ceadna.

11 Agus do riñe luba de ġorm air imeal aon sgaṫ-brat ó'n g-ciuṁais air gaċ taob, agus air ciuṁais an ċinn eile mar an g-ceadna.

12 Cuṁ do d-tiocfeaḋ na luba le ċeile, agus go m-beiḋeaḋ ċoiṁceangailte.

13 Mar sin do riñe caogad fáine d'ór, do ċóiṁċeangaleaḋ na sgaṫ-brata, gaċ aon d'an eile leis na fáinib, ionnus go m-beiḋ sé aon ḃna teaguis.

14 Agus do riñe aon sgaṫ-brat déag d'ḟionnaḋ gabar do'n lóistín os cioñ an pailliuin:

15 Fad aon sgaṫ-brat díob triocad banlaiṁ, agus ceiṫre banlaiṁ leiṫead d' aon cúirtín: bíodar uile na sgaṫ-brait d'aon méid.

* A.M. 2514. † Supra, 26. 1.

## CHAP. XXXVI.

*The offerings are delivered to the workmen: The curtains, coverings, boards, bars, veil, pillars, and hanging are made.*

BESELEEL, therefore, and Ooliab,* and every wise man, to whom the Lord gave wisdom and understanding, to know how to work artificially, made † the things that are necessary for the uses of the sanctuary, and which the Lord commanded.

2 ‡ And when Moses had called them, and every skilful man, to whom the Lord had given wisdom, and such as of their own accord had offered themselves to the making of the work,

3 He delivered all the offerings of the children of Israel unto them. And while they were earnest about the work, the people daily in the morning offered their vows.

4 Whereupon the workmen being constrained to come,

5 Said to Moses: the people offereth more than is necessary.

6 Moses therefore commanded proclamation to be made by the crier's voice: Let neither man nor woman offer any more for the work of the sanctuary. And so they ceased from offering gifts,

7 Because the things that were offered did suffice, and were too much.

8 And all the men that were wise of heart, to accomplish the work of the tabernacle, made ten curtains of twisted fine linen, and violet, and purple, and scarlet twice dyed, with varied work, and the art of embroidering:

9 The length of one curtain was twenty-eight cubits, and the breadth four: all the curtains were of the same size.

10 And he joined five curtains, one to another, and the other five he coupled one to another.

11 He made also loops of violet in the edge of one curtain on both sides, and in the edge of the other curtain in like manner,

12 That the loops might meet one against another, and might be joined each with the other.

13 Whereupon also he cast fifty rings of gold, that might catch the loops of the curtains, and they might be made one tabernacle.

14 He made also eleven curtains of goats' hair, to cover the roof of the tabernacle:

15 One curtain was thirty cubits long, and four cubits broad: all the curtains were of one measure.

‡ 1 Par. 21. 29.

16 Agus do ċóimċeangail cúig cin leo féin, agus na sé cin eile leo féin.

17 Agus do rinne caogad lub air imeal aon de na sgaċ-brait, agus caogad lub air imeal sgaċ-brat eile ċum cóimċeangailt le ċeile.

18 Agus caogad fáine de ṗrais le cóimċeangal cinn an lóistin, ċor go m-bideaḋ na sgaċ-braite uile 'nn a aon ḟolaċ.

19 Do rinne se mar an g-ceadna folaċ de'n lóistin de ċroicnib reiṫeaḋ daite dearg, agus folaċ eile de ċroicnib liaḋ-gorm ós a ċionn.

20 Do rinne mar an g-ceadna clair do'n pailliuin de ċrann setim, 'nn a ṡeasaḋ suas.

21 Do buḋ é fad ċlair díob deiċ m-banlaṁ, agus buḋ é leiṫead ċlair aon banlaṁ go leiṫ.

22 Do bídar dá moirtis ann aon ċlar ċum go m-beiḋeaḋ fastuiġṫe d'a ċéile: mar so do rinne sé d'uile ċlar d'an pailliuin.

23 Bídar díob fiċe clar do'n taoib ó dear:

24 Le ceaṫraċad claire d'airgead; dá claire faoi aon ċlar aig dá taob na g-coinnéal 'n ait a ċríoċnuiġṫear na moirtis air gaċ taob.

25 Aig an taob de'n pailliuin a tá leiṫ leis an g-cuaine ṫuaiḋ, do rinne se fiċe clar.

26 Le da fiċid clair d'airgid, dá ċlair do gaċ aon ċlar.

27 Aċt aig an taob ṫiar, se sin, aig an taob air aġaiḋ na fairrge, do rinne sé, sé ċlair.

28 Agus dá ċlar eile aig gaċ cuine de'n pailliuin an taob ṫiar.

29 Do bídar cóimċeangailte síos d'a ċéile o bun go barr d' aon ḟáinne: mar so do rinne sé leo araon ann an da ċuaine.

30 Agus do bídar oċt g-clar, agus a soicéid, sé soceid déag d'airgead, dá ṡoicéad faoi gaċ ċlar.

31 Do rinne mar an g-ceadna barraiḋ de ċrann Setim, cúig cinn le clair aon taob de'n Pailliuin ċeangail le ċeile.

32 Agus cuig barra eile le ċlair an taoib eile do ceangal: agus ṫar sin, cúig barra eile aig an taob ṫiar, air aġaiḋ na fairrge.

33 Do rinne mar an g-ceadna barra eile meaḋonaċ dul ṫrid na clar ó ċuaine go cuaine.

34 Agus d'ḟoluiġ sé naclair le h-ór, agus do rinne se a g-claire d'airgead. Agus do rinne sé a b-fáinnid d'ór ċum na barraiḋ tarrang friu, agus d'ḟoluiġ na barraiḋ le or.

35 Agus do rinne sé folaċ de gorm, agus de purpuir, agus de ċorcar, agus de línéadaċ fíne-alta ċarda, maille le h-obair ioldaċac snaiṫide.

36 Agus ceiṫre uaiṫne de ċrann Setim, a d'

16 Five of which he joined apart, and the other six apart.

17 And he made fifty loops in the edge of one curtain, and fifty in the edge of another curtain, that they might be joined one to another.

18 And fifty buckles of brass wherewith the roof might be knit together, that of all the curtains there might be made one covering.

19 He made also a cover for the tabernacle of rams' skins dyed red: and another cover over that of violet skins.

20 He made also the boards of the tabernacle of setim-wood standing.

21 The length of one board was ten cubits: and the breadth was one cubit and a half.

22 There were two mortises throughout every board, that one might be joined to the other. And in this manner he made for all the boards of the tabernacle.

23 Of which twenty were at the south side southward.

24 With forty sockets of silver, two sockets were put under one board on the two sides of the corners, where the mortises of the sides end in the corners.

25 At that side also of the tabernacle, that looked towards the north, he made twenty boards.

26 With forty sockets of silver, two sockets for every board.

27 But against the west, to wit, at that side of the tabernacle which looked to the sea, he made six boards.

28 And two others at each corner of the tabernacle behind:

29 Which were also joined from beneath unto the top, and went together into one joint. Thus he did on both sides at the corners:

30 So there were in all eight boards, and they had sixteen sockets of silver, to wit, two sockets under every board.

31 He made also bars of setim-wood, five to hold together the boards of one side of the tabernacle,

32 And five others to join together the boards of the other side: and besides these, five other bars at the west side of the tabernacle towards the sea.

33 He made also another bar, that might come by the midst of the boards from corner to corner.

34 And the board-works themselves he overlaid with gold, casting for them sockets of silver. And their rings he made of gold, through which the bars might be drawn; and he covered the *bars* themselves with plates of gold.

35 He made also a veil of violet, and purple, scarlet, and fine twisted linen, varied and distinguished with embroidery:

36 And four pillars of setim-wood, which with

ḟoluiġ sé mar aon le n-a g-cinn le ór agus do ċeilg sé ḋóiḃ ceiṫre soicéid d'airgid.

37 Agus do riṅe sé mar an g-céadna brat do ḋorus an teaġair de ġorm, agus de ṗurpuir, agus de ċorcar, agus de línéadaċ fínealta carda d'obair ṡnaiṫide:

38 Agus cúig columan le n-a g-cinn, noċ d'ḟoluiġ se le ór: aċt a soicéid d' uma.

## CAIB. XXXVII.

Deanaṁ Beselil an airc, suiḋe-trocaire, na cerubimi an clár, an coinloir, na loċrain, altóir na tuise; agus meargaṁ an tuis.

AGUS do riṅe Beselil an airc de ċraṅ Setim: ḋá banlaiṁ go leiṫ aṅ ḟad, agus banlám go leiṫ aṅ leiṫead, agus banlaṁ go leiṫ an h-airde. Agus d' ḟoluiġ í le ór fiorġlan amuiġ agus a stiġ.

2 Agus do rinne coróin d'óir timċioll fá ċuairt.

3 Teilgeaḋ ceiṫre ḟáiṅe d'óir, aig'a ceiṫre coirnéalaiḃ; ḋá ḟáiṅe air aon taoḃ di, agus ḋá ḟáiṅe air an taoḃ eile di.

4 Agus do riṅe sé maidiḋ de ċraṅ Setim, agus d' ḟoluiġ sé le ór iad:

5 Agus do ċuir se iad aṅs na fáiṅiḋiḃ le taoḃ na h-áirce.

6 Do riṅe mar an g-céadna an t-suiḋe ṫrócaire d'or ḟiorġlan; se sin an targaraċt, ḋá banlaiṁ go leiṫ do ḃí aṅ a ḟad, banlaṁ go leiṫ ioṅa leiṫead.

7 Ḋá ċerubim mar an g-ceadna, d'ór buailte, ċuir sé air ḋá ċeaṅ an t-suiḋe trócaire;

8 Aon ċérub air an g-ceaṅ d'aon taoḃ agus ċerub eile air an g-ceaṅ de'n taoiḃ eile; ḋá ċerubim air a ḋá ċeaṅ de 'n t-suiḋe trocaire.

9 Sinead amaċ a sciaṫáin, agus ḟoluġaḋ na ṫrocaire, agus aig amarc aon air a céile;

10 Do riṅe sé mar an g-ceadna an clár de ċraṅ Setim: ḋá banlaṁ ḋó b' é a ḟad, agus banlaṁ a leiṫead, agus banlaṁ go leiṫ a airde:

11 Agus d' ḟoluiġ sé é le ór fiorġlan, agus do riṅe ḋó coróin d'ór timċioll fá ċuairt.

12 Agus do riṅe sé ḋó imiol cróin de leiṫead boise timċioll fá cuairt; agus os a cioṅ sin rinne coróin eile d'ór.

13 Agus do ċeilg sé ḋó ceiṫre fáiṅe d'ór, agus do ċuir se iad aig na ceiṫre coirnéil, ceaṅ aig gaċ cos de'n ċlár,

14 Ṫall air aġaiḋ na ċróine, agus ċuir na maidiḋ aṅċu ċum an clár d'iomċar.

their heads he overlaid with gold, casting for them sockets of silver.

37 He made also a hanging in the entry of the tabernacle of violet, purple, scarlet, and fine twisted linen, with the work of an embroiderer:

38 And five pillars with their heads, which he covered with gold, and their sockets he cast of brass.

## CHAP. XXXVII.

*Beseleel maketh the ark: the propitiatory, and cherubims, the table, the candlestick, the lamps, and the altar of incense, and compoundeth the incense.*

AND Beseleel made* also the ark of setim-wood: it was two cubits and a half in length, and a cubit and a half in breadth, and the height was of one cubit and a half: and he overlaid it with the purest gold within and without.

2 And he made to it a crown of gold round about.

3 Casting four rings of gold at the four corners thereof: two rings in one side, and two in the other.

4 And he made bars of setim-wood, which he overlaid with gold,

5 And he put them into the rings that were at the sides of the ark to carry it.

6 He made also the propitiatory, that is, the oracle, of the purest gold, two cubits and a half in length, and a cubit and a half in breadth.

7 Two cherubims also of beaten gold, which he set on the two sides of the propitiatory:

8 One cherub in the top of one side, and the other cherub in the top of the other side: two cherubims at the two ends of the propitiatory,

9 Spreading their wings, and covering the propitiatory, and looking one towards the other, and towards it.

10 He made also the table of setim-wood, in length two cubits, and in breadth one cubit, and in height it was a cubit and a half.

11 And he overlaid it with the finest gold, and he made to it a golden ledge round about.

12 And to the ledge itself he made a polished crown of gold, of four fingers' breadth, and upon the same another golden crown.

13 And he cast four rings of gold, which he put in the four corners at each foot of the table,

14 Opposite the crown: and he put the bars into them, that the table might be carried.

---

CHAP. XXXVI., Ver. 38.—The word "columan," shows the variety of phrase in which our language abounds. The reader will have observed in the preceding parts of this work, that the word pillar has been rendered by different Irish names. That the word "columan," far from being a foreign word or a forced translation, is an old, genuine Celtic phrase, can be inferred from the popular word (the bed's pillar) columan na leapa.

* A.M. 2514. A.C. 1490.

15 Agus do riġne sé na maidiḋ féin de ċrann Setim, agus d'ḟoluiġ se d'ór iad.

16 Agus na soiṫiġe do bí fa usaide an ċláir, miasa, agus liaċa, agus scálaiḋ d'ór ḟíor-ġlan ċum ólioḋbairt do ḟeaċadaḋ.

17 Agus do riġne sé an coinnleoir d'ór ḟíorġlan buailte 'gus ó n-a ċois do sgair a ḃeanngáin, a scálaiḋ, agus a ċnaip, agus a bláṫa.

18 Sé ḃeanngán aig dul amaċ ar a ṫaoḃ; trí ḃeanngán ar taoḃ de, agus trí ḃeanngán ar an taoḃ eile:

19 Trí scála air ġne cnó air gaċ beanngán, agus cnoċa agus blaṫ; agus trí scála air ġne cno air ḃeanngán eile, cnap agus bláṫ; buḋ coṫrom bí obair na sé m-beanngán aig dul amaċ ar an g-coinnleoir.

20 Agus do ḃíoḋar ceiṫre scála 'g-cois an ċoinnleoir déanta a ġne ċnaip, agus a bláṫa, agus liliḋ:

21 Agus cnaip faoi ḋá ḃeanngán a d-trí áit, aig deanaḋ sé beanngain dul amaċ o' aon ċois.

22 Do ḃíoḋar na cnaip agus na beanngáin de'n obair ċéadna; d'ór ḟíorġlan buailte.

23 Do riġne sé mar an g-ceadna seaċt loċrain, agus a smólġlantoiriḋ, agus a miasa smóil, d'ór ḟíorġlan.

24 Do ṁeaḋuiġ an coinnleoir ṫallann d'ór ḟíorġlan agus a soiġṫiġ uile.

25 Agus do riġne altóir na túise de ċrann Setim: ba ḃanlaṁ fad gaċ taoḃ, ceaṫairḃeannaċ; agus ḋá banlaṁ 'nn a h-airde; do ḃíoḋar beanna ó n-a coirnéiliḃ.

26 Agus d' ḟoluiġ sé í le h-ór ḟíorġlan, araon a h-uaċdar, agus an taoiḃ timċioll fa ċuairt, agus a beanna:

27 Do riġne sé ḋí coroin d'ór timcioll fá ċuairt, agus ḋá ḟáinne d'ór faoi an ċoróin, air a ḋá ṫaoḃ, do ḃeiṫ 'nn a áitiḃ aig na maidiḋiḃ le na n-iomċaróċaiḋ í.

28 Agus do riġne na maidiḋ de ċrann Setim, agus d' ḟoluiġ sé le h-ór iad.

29 Agus do riġne an ola ungṫa naoṁṫa, agus an tuis ġlan de spiosra deaġḃolaiḋ, do réir oibre an ċeardaiḋ.

## CAIB. XXXVIII.

Deanann altóir na h-íoḋbairte loisgṫe. An cuire ṗrais. An ċuairt le n-a h-uaiṫniḃ agus brait. Suim toḃirṫe an poḃail.

AGUS do riġne sé mar an g-céadna altóir na n-íoḋbarṫa loisgṫe de ċrann Setim, cúig banlaiṁ a ḃ-fad, agus cúig banlaiṁ a leiṫead, do bí sí ceaṫair-beannaċ; agus trí banlaiṁ a h-airde.

15 And the bars also themselves he made of setim-wood, and overlaid them with gold.

16 And the vessels for the divers uses of the table, dishes, bowls, and cups, and censers of pure gold, wherein the libations are to be offered.

17 He made also the candlestick of beaten work of the finest gold From the shaft whereof *its* branches, its cups, and bowls, and lilies came out:

18 Six on the two sides: three branches on one side, and three on the other.

19 Three cups in manner of a nut on each branch, and bowls withal and lilies; and three cups of the fashion of a nut in another branch, and bowls withal and lilies. The work of the six branches that went out from the shaft of the candlestick was equal.

20 And in the shaft itself were four cups after the manner of a nut, and bowls withal at every one, and lilies:

21 And bowls under two branches in three places, which together make six branches springing from one shaft.

22 So both the bowls, and the branches were of the same, all beaten work of the purest gold.

23 He made also the seven lamps with their snuffers, and the vessels where the snuffings were to be put out, of the purest gold.

24 The candlestick with all the vessels thereof weighed a talent of gold.

25 He made also the altar of incense of setim-wood, being a cubit on every side four-square, and in height two *cubits:* from the corners of which sprung horns.

26 And he overlaid it with the purest gold, with *its* grate and the sides, and the horns.

27 And he made to it a crown of gold round about, and two golden rings under the crown at each side, that the bars might be put into them, and the altar be carried.

28 And the bars themselves he made also of setim-wood, and overlaid them with plates of gold.

29 He compounded also the oil for the ointment of sanctification, and incense of the purest spices, according to the work of a perfumer.

## CHAP. XXXVIII.

*He maketh the altar of holocaust. The brazen laver. The court with its pillars and hangings. The sum of what the people offered.*

HE made also * the altar † of holocaust of setim-wood, five cubits square, and three in height.

* A.M. 2514. † 2 Par. 1. 5.

2 Agus do ċuaid amaċ a beaña ó na ceiṫre coirnéilib; agus d' ḟoluiġ le duilogaib ṗrais í.

3 Agus do riñe le h-aġaiḋ, soiṫiġe ṗrais, coiriḋ agus cluaiḋ, agus gabaile, agus na h-adail, agus na h-óiġne teineaḋ.

4 Agus do riñe sé do'n altóir graṫa ṗrais d'obair línte agus síos faoi a lár na h-altóra, cealaċ.

5 Teilgeaḋ ceiṫre faiñe aig ċeiṫre ċuainaib an ġraṫa ṗrais, ċum na maidiḋ dul ṫri le n'ioṁċur.

6 Agus do riñe na maidiḋ de ċrañ Setim, agus d'ḟoluiġ le pras iad.

7 Agus do ċuir sé iad añs na fainidib air ṫaoḃ-aib na h-altóra, ni raib an altóir tean aċt toll agus cuaraċ lé claraib.

8 Agus do riñe an coire-niġe de ṗras, agus a ċos de ṗras, de scaṫanaib na m-ban fairreaċ aig dorus an ṗailliuiñ.

9 Agus do riñe sé an ċuairt, air an taoib ó ḋeas dí bi brait de líon ḟinealta ċarda, de ċead ḃanlaṁ:

10 Fiċċe coluṁan, de ṗrais le n-a g-cuid buñ; do ḃidar ciñ na g-coluṁan agus a ḃ-fuñsa d'airgead.

11 Mar an g-céadna aig an taoḃ ṫuaiḋ do bi na brait, na uaiṫniḋ, agus na buinn agus na ciñ, de'n ṁeud ceadna de'n obair ceadna agus de'n ṁionaċ ceadna.

12 Aċt an taoiḃ ṡiar bi brait air ċaogad ḃanlaṁ, deiċ uaiṫne ṗrais, agus a g-cuid buñ agus crúcuiḋe na nuaiṫne agus a ḃ-fuñsuiġ d'airgead.

13 Fós do'n taoiḃ ṡoir, d'ollṁuiġ se sgaġ-ḃraiṫ de caogad banlaṁ.

14 Brait aon taoiḃ ba cúig cúḃaid déag; agus tri coluṁan agus trí bunn.

15 Agus do'n taoḃ eile, (oir eatra do rinne se áit asteaċ cum an ṗailliuin,) ḃidar brait do ċúig banlaṁ deug; tri uaiṫne, agus tri buiñ.

16 Ḃi brait na cúirte uile timċioll de línéadaċ ḟinealta carda.

17 Soiceid na coluṁan de ṗrais; a g-crúcaiḋe agus a ḃ-fuñsaiḋ d'airgead; agus d' ḟoluiġ coluṁan na cuairte d'airgead.

18 Agus aig ionnsuiḋ na cúirte, do rinne d'obair ṡnaiṫiḋe, de ġorm, agus de ṗurpuir, agus de ċorcar, agus de lineadaċ finealta, ċarda, a bi fiċċe banlaṁ a ḟad, agus cúig banlaiṁ áirde a leiṫne, co-aṁail le ḃrataib na cúirte.

19 Agus bi ceaṫair coluṁan agus a m-buñ de ṗrais, a g-crúcaiḋ d'airgead, agus folaċ a g-ciñ agus a ḃ-fuñsaiḋ d'airgead.

2 The horns whereof sprung from the corners, and he overlaid it with plates of brass.

3 And for the uses thereof he prepared divers vessels of brass, caldrons, tongs, flesh-hooks, pot-hooks, and fire-pans.

4 And he made the grate thereof of brass, in manner of a net, and under it in the midst of the altar a hearth.

5 Casting four rings at the four ends of the net at the top, to put in bars to carry it.

6 And he made the bars of setim-wood, and overlaid them with plates of brass:

7 And he drew them through the rings that stood out in the sides of the altar. * And the altar itself was not solid, but hollow, of boards, and empty within.

8 He made also the laver of brass, with the foot thereof, of the mirrors of the women that watched at the door of the tabernacle.

9 He made also the court, in the south side whereof were hangings of fine twisted linen, of a hundred cubits.

10 Twenty pillars of brass with their sockets, the heads of the pillars, and the whole graving of the work, of silver.

11 In like manner at the north side the hangings, the pillars, and the sockets and heads of the pillars were of the same measure, and work and metal.

12 But on that side that looketh to the west, there were hangings of fifty cubits, ten pillars of brass with their sockets, and the heads of the pillars, and all the graving of the work, of silver.

13 Moreover towards the east he prepared hangings of fifty cubits:

14 Fifteen cubits of which were on one side, with three pillars and their sockets:

15 And on the other side (for between the two he made the entry of the tabernacle) there were hangings equally of fifteen cubits, and three pillars, and as many sockets:

16 All the hangings of the court were woven with twisted linen.

17 The sockets of the pillars were of brass, and their heads with all their gravings of silver: and he overlaid the pillars of the court also with silver.

18 And he made in the entry thereof an embroidered hanging of violet, purple, scarlet, and fine twisted linen, that was twenty cubits long, and five cubits high, according to the measure of all the hangings of the court.

19 And the pillars in the entry were four with sockets of brass, and their heads and gravings of silver.

* Supra. 27. 8.

CHAP. XXXVIII., Ver. 8. These were holy women, such as Anna the Prophetess, who consecrated themselves to the service of the temple by watching and prayer.

20 Na tairngiḋ an ṗailliuin uile, agus na cúirte ċart timċioll do rinne se de ṗrais.

21 Is é so tṙioscán an ṗailliuin na fiaḋnuise, mar do h-áireaṁaḋ é, do réir aiṫne Ṁaoise, ċum seirbise na Lébiteaċ, le láiṁ Itamar mac Aroin an sagairt.

22 Noċ do rinne Beseleel mac Uri, ṁic h-Uir, do ṫreiḃ Júda, mar d-aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

23 'Na aon ṡeaċt le Oliab, mac Aċisamaċ, do ṫreiḃ Dan: do bí 'n a ṡaor ceardaṁail, agus colgaċ ann obair snaiṫide ann gorm, agus ann b-purpuir, agus an g-corcra, agus a lineadaċ ḟinealta.

24 An ṁéid óir do caiṫeaḋ uile le obair air na h-áite naoṁṫa agus tarruigeaḋ mar bronntanas, ba ḟiċe agus naoi d-talaṅa, agus seaċt g-ceud agus tríoċad secel, do réir secel na sanctóra.

25 Agus tairgeaḋ e leis na ndaoine do ċuaiḋ ċum iad áireaṁaḋ ó ḟiċid bliaġan suas, buḋ se céad agus trí míle cuig céad go leaċ de ṡluaġ saoi arm.

26 Do bí ós a cioṅ sin céad talain airgid d'a n-deannaḋ buiṅ uaiṫne na h-áite naoṁṫa, agus an t-ionnsuiḋe b-fuil an cnocta ann sgaċ.

27 Agus de ċéad tallaṅ airgid do teilgeaḋ céad buṅ, tallaṅ le gaċ buṅ.

28 Agus de'n ṁíle seaċt g-céad seaċtmoġad agus cúig do rinne se cnúcaiḋ do na h-uaiṫnib, agus do ḟoluig a g-ciṅ le airgeaḋ.

29 Agus do bí pras a ofrálaḋ 'nn a ṡeaċtṁoġad tallaṅ, agus dá ṁíle agus ceiṫre ċéad secel.

30 D'a n-deanneaḋ na buiṅ aṅ doras ṗailliuin na fiaḋnuise agus an altóir ṗrais, agus an gráta ṗrais di, agus an uile ṡoiṫeaċ le h-agaiḋ na h-altóra.

31 Agus buiṅ na cúirte timċioll agus aig ionsuiḋe na cúirte, agus tairngiḋ an ṗailliuin uile, agus tairngiḋ na cúirte uile timċioll.

## CAIB. XXXIX.

Déantar mais-eidiġe Aroin agus a ṁac: agus crioċnuiġtear obair uile an Pailliuin.

AGUS de ġorm, agus purpuir, agus corcar rinne se culaiḋ do Aron le iomċar trá do beiṫ frearsdáil aṁ an ait naoṁṫa, mar d' aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

2 Agus do riṅe an t-epod d'ór, ġorm, agus purpuir, agus corcar, agus líneadaċ ṁín, casta.

20 The pins also of the tabernacle and of the court round about he made of brass.

21 These are the instruments of the tabernacle of the testimony, which were counted according to the commandment of Moses, in the ceremonies of the Levites, by the hand of Ithamar son of Aaron the priest.

22 Which Beseleel the son of Uri the son of Hur of the tribe of Juda had made as the Lord commanded by Moses,

23 Having for his companion Ooliab the son of Achisamech of the tribe of Dan: who also was an excellent artificer in wood, and worker in tapestry and embroidery in violet, purple, scarlet, and fine linen.

24 All the gold that was spent in the work of the sanctuary, and that was offered in gifts, was nine and twenty talents, and seven hundred and thirty sicles, according to the standard of the sanctuary.

25 And it was offered by them that went to be numbered, from twenty years old and upwards, of six hundred and three thousand five hundred and fifty men able to bear arms.

26 There were moreover a hundred talents of silver, whereof were cast the sockets of the sanctuary, and of the entry where the veil hangeth.

27 A hundred sockets were made of a hundred talents, one talent being reckoned for every socket.

28 And of the thousand seven hundred and seventy five he made the heads of the pillars, which also he overlaid with silver.

29 And there were offered of brass also seventy-two thousand talents, and four hundred sicles besides,

30 Of which were cast the sockets in the entry of the tabernacle of the testimony, and the altar of brass with the grate thereof, and all the vessels that belong to the use thereof.

31 And the sockets of the court as well round about as in the entry thereof, and the pins of the tabernacle and of the court round about.

## CHAP. XXXIX.

*All the ornaments of Aaron and his sons are made. And the whole work of the tabernacle is finished.*

AND he made, * of violet and purple, scarlet and fine linen, the vestments for Aaron to wear when he ministered in the holy places, as the Lord commanded Moses.

2 So he made an ephod of gold, violet, and purple, and scarlet twice dyed, and fine twisted linen,

**Chap. XXXIX. Ver. 1, 2, 3, &c. The entire of this chapter is deserving of minute attention. Besides the idea it gives us of the holiness of the service of the tabernacle and the reverence due to the priesthood, it exhibits in the description of the materials and embellishments of the tabernacle an extraordinary progress in the arts of civilized life.**

* A.M. 2514. Supra, 28. 6.

3 Le obair iol-ḋaṫuiġṫe snaiṫide; agus ġear se na dileoga órda, agus tarraing iad 'nn a min snaiṫid, ċum go m-beiḋeaḋ fiġte le dluṫ na n-deaṫan.

4 Agus da greamana gulann ḋó, d'a ċómċeangal d'a ċeile air gaċ taob.

5 Agus crios air daṫaib ċéadna, mar d' aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

6 Agus d' oibriġ cloċa onics air n-a g-cur a stiġ a b-failgib óir, agus greanta le ealaḋan greantóra, maille le h-anmannaib cloinne Israel.

7 Agus do ċuir sé air ġualṫib an eṗod iad, air ċor go m-béidis 'nna g-cloċaib mar ċuiṁne do ċloinn Israel: mar d' aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

8 Agus do rinne an t-uċt dileog d'obair ġlic cosṁail h-obair an eṗoid, d'ór, de ġorm, agus ṗurpuir, agus ċorcar: agus de lineadaċ ḟinealta ċasda.

9 Do bí sé ceaṫairbéannaċ: dubalta a meud reise.

10 Agus do ċuir se ann ceiṫre ċúrsa de ċloċaib: an sa g-céad cúrsa do bi ṡardius, agus tópas, smeraldo.

11 Annsan dara carbuncal, saṗir, agus iaspar.

12 Annsan treas cúrsa, ligur, agate agus ametist.

13 Annsan ceaṫramaḋ cúrsa, onics agus beril crosalit, curṫa a stiġ a b-failgib d'ór a g-cursib.

14 Agus do bidar na doḋeuġ cloċa greanta do réir ainmne ċloine Israel, le ainmnib da treab deug Israel, gaċ aon duine reir ainme.

15 Do rinnedar mar an g-céadna annsan uċt plata slabruiḋe ba coṁceangailte da ċeile, d'or ḟiorġlan.

16 Agus ḋa ḟail d'ór, agus ḋa ḟainne d'ór. Agus do ċuireadar an da ḟainne ar ḋa ceann an uċt-plata.

17 Ó m-beiḋeaḋ croċta an da slabraḋ do ċuir-adar ann san da fail air ċeannaib an uċt-ṗlaṫa.

18 Taob bus agus ṡiar ṫaniceadar so le ċeile go raib an t-uċt-duileog agus lasa greamuiġṫe,

19 Fasṫuiġṫe leis a g-crios agus ceangalta go dluṫ leis na fainib do ċongbuiġ filléad liaṫ-ġorm, ċum naċ slamoċaḋ siad o ceile mar d' aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

20 Rinneadar mar an g-céadna folaċ do'n eṗoid liaṫ-ġorm uile.

21 Agus annsan taob ṡuas ann a lar bi poll agus faiṫiom fa ċuairt, timċiol an ṗoil fonnsa fa cuairt.

22 Agus sios aig a buinn, do bidar pomegranait de ġorm, agus ṗurpuir, agus ċorcair, agus linea-daċ casta.

23 Agus cluiginiḋ d'ór fiorġlan, noċ do ċuirea-

3 With embroidered work: and he cut thin plates of gold, and drew them small into threads, that they might be twisted with the woof of the aforesaid colours.

4 And two borders coupled one to the other in the top on either side,

5 And a girdle of the same colours, as the Lord had commanded Moses.

6 He prepared also two onyx stones, fast set and closed in gold, and graven by the art of a lapidary, with the names of the children of Israel:

7 And he set them in the sides of the ephod for a memorial of the children of Israel, as the Lord had commanded Moses.

8 He made also a rational with embroidered work according to the work of the ephod, of gold, violet, purple, and scarlet twice dyed, and fine twisted linen,

9 Four-square, double, of the measure of a span.

10 And he set four rows of precious stones in it. In the first row was a sardius, a topaz, an emerald.

11 In the second, a carbuncle, a sapphire, and a jasper.

12 In the third, a ligurius, an agate, and an amethyst.

13 In the fourth a chrysolite, an onyx, and a beryl, set and enclosed in gold by their rows.

14 And the twelve stones were engraved with the names of the twelve tribes of Israel, each one with its several name.

15 They made also in the rational little chains linked one to another of the purest gold.

16 And two hooks, and as many rings of gold. And they set the rings on either side of the rational,

17 On which rings the two golden chains should hang, which they put into the hooks that stood out in the corners of the ephod.

18 These both before and behind so answered one another, that the ephod and the rational were bound together,

19 Being fastened to the girdle and strongly coupled with rings, which a violet fillet joined, lest they should flag loose, and be moved one from the other, as the Lord commanded Moses.

20 They made also the tunick of the ephod all of violet.

21 And a hole for the head in the upper part at the middle, and a woven border round about the hole:

22 And beneath at the feet pomegranates of violet, purple, scarlet, and fine twisted linen:

23 And little bells of the purest gold, which

dar idir na pomegranata air ċiumais na h-aibide fa ċuairt timċioll.

24 Cluigín óir agus pomegranat, le ar siubal an sagart eaduiġte aig déanaḋ friotolaṁuiġṫe an̄, mar d' aiṫin an Tiġearna do Maoise.

25 Do rin̄eadair mar an g-céadna cótaiḋ lineadaiġ finealta d'obair fiġte, d' Aron, agus d'a macaiḃ.

26 Agus mioċt de lineadaċ finealta.

27 Agus brisdiḋ lineadaiġ de lion min ċarda.

28 Agus crios lineadaiġ min ċarda, agus gorm agus ṗurpuir, agus ċorcar, d'obair snaiṫide; mar d' aiṫin an Tiġearna do Maoise.

29 Agus do rin̄eadar plata na airṁinid de naoṁṫa d'ór glan, agus do scriobadar air le ealaḋan ġreantoire, Naoṁṫaċt do'n Tiġearna.

30 Agus do ċeanglaḋar do'n ṁioċt e le lása de gorm, mar do aiṫin an Tiġearna do Maoise.

31 Mar so do crioċnuiġeaḋ uile obair an ṗailliuin agus cin̄ na fadnuise: do rineadar clan̄ Israel do réir an uile niḋ d' aiṫin an Tiġearna do Maoise:

32 Agus ṫoirbiradar an pailliun agus a cean̄ agus a ṫriosgán uile, na fainiḋ, na clair, na cuailliḋ na uaiṫne agus na buin̄.

33 Agus an folaċ de ċroicniḃ reiṫeaḋ daite dearg, agus an folaċ de ċroicniḃ liaṫġorm.

34 An sċaṫ, an airc, na maidiḋe agus an suiḋe-ṫrócaire.

35 An clar agus a ṡoiṫiḋe uile, agus an t-aran taisbeanta.

36 An coin̄leóir na loċrana agus a d-triosgán le ola ċum soluis.

37 Altóir órda, agus an ola ungṫa, agus an túis ḋeaġboluiḋ.

38 Agus brat do ḋorus an teaguis,

39 An altóir ṗrais, agus a gráta, a ṁaidiḋ, agus a uile ṡoiṫiġ, an daṫbaċ agus a cos, brait na cúirte, a uaiṫniḋ agus a m-buin̄.

40 Brait aig ionnruiḋ na cúirte, a ṡrangain agus a ṫairngiḋ. Ni raiḃ earba soiṫiġe orduiġte do ṡeirḃis an pailliun agus do ċean̄ na fiaḋnuise.

41 Eaduiġ na sagart mar an g-ceadna, Aroin agus a maċ tra bideann friṫeolaḋ 'san áit naoṁṫa.

42 Do ṫoirbidar clan̄ Israel mar d'aiṫniġ an Tiġearna.

43 Agus nuair do ċonairc Maoise na neiṫe uile crioċnuiġṫe, do bean̄uiġ se iad.

they put between the pomegranates at the bottom of the tunick round about:

24 To wit, a bell of gold, and a pomegranate, wherewith the high-priest went adorned, when he discharged his ministry, as the Lord had commanded Moses.

25 They made also fine linen tunicks with woven work for Aaron and his sons:

26 And mitres with their little crowns of fine linen:

27 And linen breeches of fine linen.

28 And a girdle of fine twisted linen, violet, purple, and scarlet twice dyed, of embroidery-work, as the Lord had commanded Moses.

29 They made also the plate of sacred veneration of the purest gold, and they wrote on it with the engraving of a lapidary, The Holy of the Lord:

30 And they fastened it to the mitre with a violet fillet, as the Lord had commanded Moses.

31 So all the work of the tabernacle and of the roof of the testimony was finished: and the children of Israel did all things which the Lord had commanded Moses.

32 And they offered the tabernacle and the roof and the whole furniture, the rings, the boards, the bars, the pillars, and their sockets.

33 The cover of rams' skins dyed red, and the other cover of violet skins.

34 The veil, the ark, the bars, the propitiatory,

35 The table, with the vessels thereof, and the loaves of proposition:

36 The candlestick, the lamps, and the furniture of them with the oil:

37 The altar of gold, and the ointment, and the incense of spices:

38 And the hanging in the entry of the tabernacle:

39 The altar of brass, the grate, the bars, and all the vessels thereof: the laver with the foot thereof: the hangings of the court, and the pillars with their sockets:

40 The hanging in the entry of the court, and the little cords, and the pins thereof. Nothing was wanting of the vessels, that were commanded to be made for the ministry of the tabernacle, and for the roof of the covenant.

41 The vestments also, which the priests, to wit, Aaron and his sons, use in the sanctuary.

42 The children of Israel offered as the Lord had commanded.

43 And when Moses saw all things finished, he blessed them.

## CAIB. XL.

Beirtear orduġaḋ an palliun do ċur suas agus unguġaḋ. Do liontar é le glóir De.

AGUS do labair an Tiġearna le Maoise a raḋ.

2 Air an g-céad lá de'n ċeud ṁí ċuirfeas tu suas an pailliun.

3 Agus cuirfir añ a steaċ, an áirc agus fol-locair í leis an sgáṫ.

4 Agus n-deis tu a an clár tabairt asteaċ suiḋfaiḋ tu an orduġaḋ nna néiṫe ata orduiġṫe: beiḋ an coiñleoir añ, agus na loċrana.

5 Agus an altóir d'ór ċum na túise losgaḋ, os coiñe áirc na fiaḋnuise. Cuirfir an brat aig ionnsuiḋ an dorais loistín.

6 Agus altóir na h-ioḋbarta loisgṫe os a coiñe.

7 Agus an coire folcaiḋ eidir an altóir agus an palliun, lionfiḋ tu le uisge.

8 Agus cuirfiḋ tu suas timċioll na cuirte agus a h-ioñsuiḋ, folaiġ.

9 Agus n-deis glacaḋ duit de'n ola ungṫa, ung-faiḋ tu an pailliun, agus a b-fuil a stig añ, ċum iad do beiṫ naoṁṫa.

10 Altóir na h-ioḋbarṫa loisgṫe, agus a soiṫiġe uile.

11 An coire folcaiḋ agus a ċos: ungoċaiḋ tu le ola na h-unguiġṫe ċum iad do beiṫ ro naoṁṫa.

12 Agus do béarfaiḋ tu Aron agus a ṁic go dorus lóistin an coñraiḋ, agus n-deis a niġeaḋ le h-uisge,

13 Cuirfiḋ tu orṫu na h-éaduiġ naoṁṫa, ċor go friotalfaiḋ dam-sa agus go m-beiḋeaḋ an ungaḋ tairbeaċ ċum a sagartaċta siorruiḋe.

14 Agus do riñe Maoise do réir an uile niḋ d' aiṫin an Tiġearna ḋó.

15 Tarla mar sin añs an ċéad ṁí de'n dara bliaġain, air an g-céad ló de'n mí, gur tógbaḋ suas an pailliun.

16 Agus do ṫóg Maoise suas e, agus do ṡuiṫuiġ na clair, agus na ṡoicéiḋ, agus na maidiḋ, agus do ṫóg suas a uaiṫniḋ.

17 Agus do leaṫnuiġ amaċ an folaċ os cioñ an ṗailliuin, agus do ċuir an sgáṫ air, mar d' aiṫin an Tiġearna ḋó.

18 Agus do ċuir se an ḟiaḋnuisé añs an airc, sataḋ a steaċ na maidiḋ sios, agus an targai-reaċt suas.

19 Agus 'nuair do ṫug sé an áirc ċum an

CHAP. XL., Ver. 2. The first month of the second year after the departure of the Israelites from Egypt. From the time of its commencement to its completion, about six months were employed by the builders of the tabernacle.

## CHAP. XL.

*The tabernacle is commanded to be set up and anointed. God filleth it with his majesty.*

AND the Lord spoke to Moses, saying:

2 The first month, the first day of the month, thou shalt set up the tabernacle of the testimony.

3 And shalt put the ark in it, and shalt set down the veil before it:

4 And thou shalt bring in the table, and set upon it the things that are commanded according to the rite. The candlestick shall stand with its lamps.

5 And the altar of gold whereon the incense is burnt, before the ark of the testimony. Thou shalt put the hanging in the entry of the tabernacle,

6 And before it the altar of holocaust:

7 The laver between the altar and the tabernacle, and thou shalt fill it with water.

8 And thou shalt encompass the court with hangings, and the entry thereof.

9 And thou shalt take the oil of unction, and anoint the tabernacle with its vessels, that they may be sanctified:

10 The altar of holocaust and all its vessels:

11 The laver with its foot: thou shalt consecrate all with the oil of unction, that they may be most holy.

12 And thou shalt bring Aaron and his sons to the door of the tabernacle of the testimony, and having washed them with water,

13 * Thou shalt put on them the holy vestments, that they may minister to me, and that the unction of them may prosper to an everlasting priesthood.

14 And Moses did all that the Lord had commanded.

15 So in the first month of the second year, † the first day of the month, the tabernacle was set up,

16 ‡ And Moses reared it up, and placed the boards and the sockets and the bars, and set up the pillars,

17 And spread the roof over the tabernacle, putting over it a cover, as the Lord had commanded.

18 And he put the testimony in the ark, thrusting bars underneath, and the oracle above.

19 And when he had brought the ark into the

* Supra, 28. 35. Lev. 8. 2. † A.M. 2514.

‡ Num. 7. 1.

ṗailliun do ċuir suas an folaċ os a ċoinne ċum go g-coṁlionfaḋ aiṫne an Tiġearna.

20 Agus do ċuir se an clar a ṗailliun na fiaḋnuise air ṫaoḃ tuaiḋ, amuiġ de'n ċuṁdaċ.

21 Cur an arain b-fiaḋnuise aṁ ordugaḋ, mar d' aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

22 Agus do ċuir sé an coinleoir a b-pailliun na fiaḋnuise os coiṁe an ċlair air taoḃ ó deas.

23 A leagan na locrān ann ordugaḋ, mar d' aiṫin an Tiġearna.

24 Do ċuir sé mar an g-céadna an altóir ōrda a ċuṁdaċ an ṗailliuin air aġaiḋ an sgaṫa.

25 Agus do loisc se tuis deaġboluiḋ uirṫi; mar d' aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

26 Agus do ċuir se suas an brat aig dorus an ṗailliuin:

27 Agus altóir na h-íoḋbarṫa loisgṫe aig dorus an fiaḋnuise toirbeirt air, íoḋbairt loisgte agus tabartas mar d' aiṫin an Tiġearna.

28 Do ċuir ann mar an g-céadna an coire falcaiġ idir pailliun na ḟiaḋnuise, agus an altóir, agus do líon e le uisge.

29 Agus Ṁaoise agus Aron agus a ṁic do niġdar a láṁa agus a g-cosa.

30 An uair do ṫéiġdis go boṫ an connraiḋ agus ṫigdis a b-fogus do'n altóir, mar d' aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

31 Agus do ṫóg sé suas an ċuairt timċioll an an ṗailliuin agus na h-altóra, aig cur suas brat aig a ionnsuiḋ. 'Nuair do ċríoċnuiġead gaċ uile niḋ.

32 Aṁ sin d' ḟoluiġ neull boṫ na fiaḋnuise agus do líon glóir an Tiġearna, é.

33 Agus níor ḃ'ḟéidir do Ṁaoise dul a steaċ a lóistín na fiaḋnuise do ċioṁ gur ḟalaiġ an neull an uile agus gur dealruiġ gloir an Tiġearna, oir ċuir an neul sgaṫ air gaċ niḋ.

34 An uair rugaḋ an neull suas ó ṁullaċ an teaġuis, do ċuaiḋ claṁ Israel air a n-aġaiḋ 'nn a b-foirnib.

35 Ma d'ḟan cnocta, d' fanadar-san san ait ceadna.

36 Oir do ḃí neull an Tiġearna os cionn an ṗailliuin aṁs an ló, agus teine s-an oiḋċe, a radarc treaiḃ Israel uile, air fead a n-aistir uile.

tabernacle, he drew the veil before it to fulfil the commandment of the Lord.

20 And he set the table in the tabernacle of the testimony at the north side without the veil,

21 Setting there in order the loaves of proposition, as the Lord had commanded Moses.

22 He set the candlestick also in the tabernacle of the testimony over against the table on the south side,

23 Placing the lamps in order, according to the precept of the Lord.

24 He set also the altar of gold under the roof of the testimony over against the veil,

25 And burnt upon it the incense of spices, as the Lord had commanded Moses.

26 And he put also the hanging in the entry of the tabernacle of the testimony,

27 And the altar of holocaust at the entry of the testimony, offering the holocaust, and the sacrifices upon it, as the Lord had commanded.

28 And he set the laver between the tabernacle of the testimony and the altar, filling it with water.

29 And Moses and Aaron, and his sons washed their hands and feet,

30 When they went into the tabernacle of the covenant, and went to the altar, as the Lord had commanded Moses.

31 He set up also the court round about the tabernacle and the altar, drawing the hanging in the entry thereof. After all things were perfected,

32 * The cloud covered the tabernacle of the testimony, and the glory of the Lord filled it.

33 Neither could Moses go into the tabernacle of the covenant, the cloud covering all things and the majesty of the Lord shining, for the cloud had covered all.

34 If at any time the cloud removed from the tabernacle, the children of Israel went forward by their troops:

35 If it hung over, they remained in the same place.

36 For the cloud of the Lord hung over the tabernacle by day, and a fire by night, in the sight of all the children of Israel throughout all their mansions.

* Num. 9. 15. 3 Kings 8. 10.

## LEAḂAR LEḂITICUIS.

---

**GOIRTEAR** air an Leaḃar so, **LEḂITICUS**, de ḃrīġ go traċtann se air na dualgaisiḃ, frioṫolaiṁ, ōrduiġṫiḃ, agus naoṁ-ġnaṫaiḃ na Sagart agus na Leḃiteaċ. Goireaṁ na h-Eaḃraiġ **ḂAICRA** air, ō'n ḟocail le a d-tuisiġeann se.

---

### CAIB. I.

Dé'n ioḋbairt loisgṫe.

**AGUS** do ġoir an Tiġearna air Ṁaoise, agus do laḃair leis as teaġuis an ḟiaḋnuise aig raḋ:

2 Laḃair le cloiṅ Israel, agus abair leo: Aon duine agaiḃ do ḋéanfas ioḋbairt ċum an Tiġearna de'n airnéis, se sin de na boiḃ, agus de na caoraiḃ,

3 Ma ḃiḋeann a ṫaḃartas 'nn a ioḋḃairt loisgṫe agus de 'n treud, ioḋḃaroċaiḋ firionnaċ gan ċaiḋe, aig dorus an ḟiaḋnuise ċum an Tiġearna ḋéanaḋ trōcaireaċ do.

4 Agus cuirfiḋ sé a laṁ air ċeaṅ na h-ioḋbairt, agus beiḋ si teaṫnaṁaċ, agus cuiḋōċaiḋ si ċum a ċionta a ṁaiṫeaḋ,

5 Agus marḃfaiḋ se an laoġ a ḃ-fiaḋnuise an Tiġearna, agus ḃéarfaiḋ na sagairt, claṅ Āroin, an ḟuil agus craiṫfiḋ í timċioll fa ċuairt air an altóir, noċ a ta laiṁ le dorus an teaġais.

6 Agus n-déis an ioḋbairt ḟeanuġaḋ, gearrfaiḋ 'nna sbolluiḋiḃ.

7 Agus cuirfiḋ teine air an altóir, n-deis an coṁaḋ a leagan ann ōrd air:

8 Agus leagfaiḋ na coidċa gearrṫa, se sin, an ceaṅ, agus gaċ niḋ a ḃiḋeas greamuiġṫe do na h-aeḋaiḃ.

9 N-deis na h-iṅiġe agus na cosa beiṫ niġṫe le uisge: agus loisgfiḋ an sagart iad air an altóir, le beiṫ 'nna ioḋḃairt loisgṫe, agus deaġ-ḃalaiḋ do 'n Tiġearna,

10 Agus mas de na treudaiḃ, an toirḃirt,— ioḋḃairt de na caorċaiḃ, nó de na gabraiḃ, do ḃéarfaiḋ leis é firioṅaċ gan toiḃéim.

## THE BOOK OF LEVITICUS.

---

**THIS BOOK** is called LEVITICUS, because it treats of the Offices, Ministries, Rites and Ceremonies of the Priests and Levites. The Hebrews call it VAICRA, from the word with which it begins.

---

### CHAP. I.

*Of holocausts or burnt-offerings.*

AND the Lord called Moses, and spoke to him from the tabernacle of the testimony, saying:*

2 Speak to the children of Israel, and thou shalt say to them: The man among you that shall offer to the Lord a sacrifice of the cattle, that is, offering victims of oxen and sheep,

3 † If his offering be a holocaust, and of the herd, he shall offer a male without blemish, at the door of the testimony, to make the Lord favourable to him:

4 And he shall put his hand upon the head of the victim, and it shall be acceptable, and help to its expiation.

5 And he shall immolate the calf before the Lord, and the priests the sons of Aaron shall offer the blood thereof, pouring it round about the altar, which is before the door of the tabernacle.

6 And when they have flayed the victim, they shall cut the joints into pieces,

7 And shall put fire on the altar, having before laid in order a pile of wood:

8 And they shall lay the parts that are cut out in order thereupon, to wit, the head, and all things that cleave to the liver.

9 The entrails and feet being washed with water: and the priest shall burn them upon the altar for a holocaust, and a sweet savour to the Lord.

10 And if the offering be of the flocks, a holocaust of sheep or of goats, he shall offer a male without blemish:

---

CHAP. I., Ver. 1, 2, 3, &c. Although the sacrifices of the law could never, as the apostle says, make men perfect, still they were a representation of the purity which God requires in his worshippers. The holocaust signified the entire consumption of the victim, without reserving any portion. That the victims should be without blemish shews how jealous the Almighty is, of the purity of his worship, in every age.

* A.M. 2514. Ante C. 1490. † Exod. 29. 10.

11 Agus marḃfiḋ sé é air ṫaoḃ na h-altora leaṫ ṫuaiḋ, a b-fiaḋnuise an Tiġearna: aċt clañ Áaroin, croiṫfid an ḟuil timċioll fa ċuairt air an altóir.

12 Agus gearrfaiḋ siad na baill, an ceañ agus a b-fuil greamuiġṫe do na h-aeḋaiḃ, agus leagfuid iad air an g-coñaḋ a b-fuil an teine faoi.

13 Aċt niġfiḋ na h-iñiġe agus na cosa ann uisge. D' ofrailfiḋ an sagart e go h-uile agus do loisgfiḋ se air an altóir an uile, mar ioḋḃairt loisgte agus bolaḋ cúṁra do'n Tiġearna.

14 Act ma biḋeañ ioḋḃairt loisgte do'n Tiġearna d'éan, de ḟéaranaiḃ, nó de ċolumaiḃ óga.

15 Do ḃeurfaiḋ an sagart é ċum na h-al-altóra, agus n-deis a ṁuinéal a ċasaḋ siar agus a ġearraḋ; fáisgféar a ḟuil amaċ le taoḃ na h-altóra:

16 Aċt sgroḃan a sgornaiġ agus a ċleitiḋ, teilg-fiḋ le taoḃ na h-altóra é air an g-cuid soir, aig áit na luaiṫa:

17 Agus brisfiḋ sé na sciaṫain; aċt ni gear-fiḋ se agus ni sgoiltfiḋ le scian iad, agus loiscfiḋ sagart air an altóir é, n-deis teine a ċur faoi an g-coñaḋ: Is ioḋḃairt loisgṫe é, agus toirbirt de ḃoiltneaḋ an-ṡuairc do'n Tiġearna.

## CAIḂ. II.

De toirḃeirtiḃ pluir; agus na ceud toraiḋ.

AN uair ioḋḃaras aon neaċ taḃartas biḋ do'n Tiġearna, biḋeaḋ a ioḋḃairt de ṗlur min; agus dóirtfiḋ ola air, agús cuirfiḋ túis air sin.

2 Agus do ḃéarfaiḋ sé go macaiḃ Aroin na sagairtiḃ é: agus tóigfaiḋ ceañ aċa lan a dorn de'n ṗlúr, agus de'n ola, maille le a ṫúis uile; agus loisgfid a ċuiṁne sin air an altóir, le ḃeiṫ 'nn a ioḋḃairt de bolaḋ milis do'n Tiġearna.

3 Agus fuiġioll na h-ioḃarṫa, bud le Áron agus le n-a ṁacaiḃ é: is niḋ rónaoṁṫa d'ofralaiḃ do'n Tiġearna.

4 Aċt 'nuair ḃearfas tú leat taḃartas d' ioḋ-ḃairt bruiġṫe ann uaṁan, de ṗlur, se sin bairġiniḋ gañ gaḃail de ṗlúr ṁin ċomeasgṫa le ola, nó aḃlaña gan gaḃail ungṫuiġṫe le ola.

5 Ma biḋeañ d'ioḋḃairt o'n b-friġoċdail, beiḋ de ṗlúr ṁin gan gaḃail coṁaisgte le ola.

6 Roiñfiḋ tu 'nna ċodċaiḃ é, agus dóirtfiḋ tu ola air.

7 Agus ma biḋeañ do ṫaḃairtas 'nn a ioḋḃairt as branḋar mar an g-céadna, measgfar ṗlúr min le ola.

8 Agus n-deis tu an ioḋḃairt, do toirḃeirt do'n Tiġearna, ḃearfaiḋ tu do'n t-sagart é.

11 And he shall immolate it at the side of the altar that looketh to the north, before the Lord: but the sons of Aaron shall pour the blood thereof upon the altar round about:

12 And they shall divide the joints, the head, and all that cleave to the liver: and shall lay them upon the wood, under which the fire is to be put:

13 But the entrails and the feet they shall wash with water. And the priest shall offer it all and burn it all upon the altar for a holocaust, and most sweet savour to the Lord.

14 But if the oblation of a holocaust to the Lord be of birds, of turtles, or of young pigeons,

15 The priest shall offer it at the altar: and twisting back the neck, and breaking the place of the wound, he shall make the blood run down upon the brim of the altar.

16 But the crop of the throat, and the feathers he shall cast beside the altar at the east side, in the place where the ashes are wont to be poured out.

17 And he shall break the pinions thereof, and shall not cut, nor divide it with a knife, and shall burn it upon the altar, putting fire under the wood. It is a holocaust and oblation of most sweet savour to the Lord.

## CHAP. II.

*Of offerings of flour, and first-fruits.*

WHEN any one shall offer an oblation of sacrifice to the Lord, his offering shall be of fine flour, and he shall pour oil upon it, and put frankincense,*

2 And shall bring it to the sons of Aaron the priests: and one of them shall take a handful of the flour and oil, and all the frankincense, and shall put it a memorial upon the altar for a most sweet savour to the Lord.

3 † And the remnant of the sacrifice shall be Aaron's, and his sons', holy of holies of the offerings of the Lord.

4 But when thou offerest a sacrifice baked in the oven of flour, to wit, loaves without leaven, tempered with oil, and unleavened wafers, anointed with oil:

5 If thy oblation be from the frying-pan, of flour tempered with oil, and without leaven,

6 Thou shalt divide it into little pieces, and shalt pour oil upon it.

7 And if the sacrifice be from the gridiron, in like manner the flour shall be tempered with oil:

8 And when thou offerest it to the Lord, thou shalt deliver it to the hands of the priest.

* A.M. 2514. † Eccli. 7. 34.

9 Agus 'nuair do ḋeanfaiḋ toirbeirt ḋe, tóig-faiḋ se cuid mar iodbairt cuiṁne, agus loiscfiḋ sé air an altóir í, le beiṫ 'n̄ a bolaḋ ṁait do'n Tiġearna.

10 Agus an niḋ fagfar de'n iodbairt ḃiḋ, buḋ le Aron agus a ċloiñ é, niḋ ró naoṁta é d'iodbarta-ib an Tiġearna.

11 Gaċ tabartas do ḃeiḋeas tugṫa do'n Ti-ġearna, ḋéantar gan laibin é; óir ni loisgfear laibin air biṫ nó mil, ann aon iodbairt do'n Ti-gearna.

12 Ni ṫabairfaiḋ tu aċt na céad ṫórrṫa diob agus tairsgonta, aċt ni loisgfear air an altóir iad mar bolaḋ ċúṁra.

13 Gaċ uile iodbairt de d' tabartas, biḋeaḋ craite air salañ; ni tógfaiḋ tu salañ cunarṫa do Dé ó do ṫabartas. Offraloċaiḋ tu salañ le do uile iodbairt.

14 Aċt ma iodbarann tu tabartas biḋ de na céad ṫórrṫaib do'n Tiġearna de ḋéasaib glasa arbair, tiormóċaiḋ tu e agus brisfiḋ tu é mar ṁin, agus mar sin, ḃéarfair do ċéad torta do'n Tiġearna.

15 Aig doirt óla air, agus cur túis air mar ġeall is tabairtas do'n Tiġearna é.

16 Loiscfiḋ an sagart fá na ċuiṁne sin, cuid d'a ġráin buailte, agus cuid do'n óla agus an túis uile: is iodbairt deanta le teine é do'n Tiġearna.

## CAIB III.

### De iodbairtib sioṫċaine.

AGUS ma biḋeann a ṫabairtas 'nn a iodbairt ṡioṫċaine, mas de'n áiriġe iodbaireasġ é sé; ma biḋean firioñ no bainioñ, iodbarfaiḋ é gan tói-beim a látair an Tiġearna.

2 Agus léagfaiḋ sé a laiṁ air ċeañ a ṫabartais do, agus marbfear eig dorus teaġais na fiaḋnuise: agus croiṫfiḋ mic Áron na sagairt, an ḟuil air an altóir timċioll fa ċuairt.

3 Agus iodbeoroċaiḋ siad de'n iodbuirt sioḋa, tabartas do'n Tiġearna; an ġeir ḟolċas na h-iñiġe, agus an feoil uile leo.

4 An da ḋúban, agus an ġeir biḋeas air na h-árañaib, agus scairt na n-aé, maille leis na da dúbanaib beogib.

5 Agus loiscfiḋ iad air an altóir mar iodbairt loiscṫe, n-deis teine ċur faoi an g-connaḋ: tabar-tas de ḃolaḋ cúṁra do'n Tiġearna.

6 Aċt ma biḋeañ a ṫabartas, agus an iodbairt sioṫċana de'n treud; firioñ nó bainioñ, beiḋ siad gan ċaiḋe.

9 And when he hath offered it, he shall take a memorial out of the sacrifice, and burn it upon the altar for a sweet savour to the Lord.

10 And whatsoever is left, shall be Aaron's, and his sons', holy of holies of the offerings of the Lord.

11 Every oblation, that is offered to the Lord, shall be made without leaven, neither shall any leaven or honey be burnt in the sacrifice to the Lord.

12 You shall offer only the first-fruits of them and gifts: but they shall not be put upon the altar, for a savour of sweetness.

13 Whatsoever sacrifice thou offerest, ‡ thou shalt season it with salt, neither shalt thou take away the salt of the covenant of thy God from thy sacrifice. In all thy oblations thou shalt offer salt.

14 But if thou offer a gift of the first-fruits of thy corn to the Lord, of the ears yet green, thou shalt dry it at the fire, and break it small like meal, and so shall thou offer thy first fruits to the Lord,

15 Pouring oil upon it, and putting on frankincense, because it is the oblation of the Lord.

16 Whereof the priest shall burn for a memorial of the gift, part of the corn broken small and of the oil, and all the frankincense.

## CHAP. III.

### *Of peace-offerings.*

AND if his oblation be a sacrifice of peace-offerings, and he will offer of the herd, whether male or female, he shall offer them without blemish before the Lord. §

2 And he shall lay his hand upon the head of his victim, which shall be slain in the entry of the tabernacle of the testimony, and the sons of Aaron the priests shall pour the blood, round about upon the altar.

3 And they shall offer of the sacrifice of peace-offerings, for an oblation to the Lord, ‖ the fat that covereth the entrails, and all the fat that is within.

4 The two kidneys with the fat wherewith the flanks are covered, and the caul of the liver with the two little kidneys.

5 And they shall burn them upon the altar, for a holocaust, putting fire under the wood: for an oblation of most sweet savour to the Lord.

6 But if his oblation, and the sacrifice of peace-offering be of the flock, whether he offer male or female, they shall be without blemish.

---

CHAP. II., Ver., 11, 13. It was forbidden to mingle leaven or honey with the offerings to the Lord. They were considered emblematic, the one of malice, as the apostle qualifies it, the other of carnal affections. On the contrary, all oblations were to be tempered with salt, to signify their freedom from corruption.

* Mark 9 48. † A.M. 2514 ‡ Exod. 29. 13.

7 Ma íoḋbaraḋ sé uan a láṫair an Ti-ġearna.
8 Leagfaiḋ a láṁ air ċeann a ṫabartais, agus marḃfiḋ é aig tarsaiḋ teaġais na fiaḋnuise: agus croiṫfiḋ claṅ Aaron a ḟuil timċioll fá ċuairt na h-altóra.
9 Agus íoḋbeoróċaiḋ siad de'n ṫabartas síoḋa, an ġeir, agus an t-iarball uile.
10 Agus na dúban, agus an ġeir bíḋeas air an m-bolg agus air na h-inniġiḃ aṅ aonfeaċt leis na dubain beaga, agus an t-ruilt ta air na h-aranaiḃ agus lion na n-ae maille leis na dubain beaga.
11 Agus loiscfiḋ an sagart air an altóir iad, ċum coṫuġaḋ na teine, agus íoḋbairt do'n Tiġ-earna.
12 Mas gabar a íoḋbairt, agus go n-íoḋbeoraiḋ sé é do'n Tiġearna,
13 Leagfaiḋ a láṁ air a ċeaṅ, agus marḃfaiḋ sé e an ionnruiḋe teaġuis an ḟiaḋnuise: agus croiṫfiḋ mic Aaron an ḟuil air, timċioll fa ċuairt na h-altóra.
14 Agus toigfaiḋ siad de ċum coṫġaḋ teine do'n Tiġearna, an ġeir ḟolċas an bolg agus na h-inniġe.
15 An da dúban beoga, agus an ġeir bíḋeas orra láiṁ leis na h-araṅaiḃ, agus scairt na n-ae, maille leis na dúbanaiḃ beagaiḃ.
16 Agus loisgfiḋ an sagart iad air an altóir: ċum biaḋ do'n teine, agus ċum bolad cúmra. An méaḋus uile is leis an Tiġearna é.
17 Mar reaċd síorruiḋe do ḃurr ġeinealaċaiḃ air fead ḃur n-aitreaḃ: ni iossaoi méaḋus no fuil.

7 If he offer a lamb before the Lord,
8 He shall put his hand upon the head of his victim: and it shall be slain in the entry of the tabernacle of the testimony: and the sons of Aaron shall pour the blood thereof round about upon the altar.
9 And they shall offer of the victim of peace-offerings a sacrifice to the Lord: the fat and the whole rump,
10 With the kidneys, and the fat that covereth the belly and all the vitals and both the little kidneys, with the fat that is about the flanks, the caul of the liver with the little kidneys.
11 And the priest shall burn them upon the altar, for the food of the fire, and of the oblation of the Lord.
12 If his offering be a goat, and he offer it to the Lord,
13 He shall put his hand upon the head thereof: and shall immolate it in the entry of the tabernacle of the testimony. And the sons of Aaron shall pour the blood thereof round about upon the altar.
14 And they shall take of it for the food of the Lord's fire, the fat that covereth the belly, and that covereth all the vital parts.
15 The two little kidneys with the caul that is upon them which is by the flanks, and the fat of the liver with the little kidneys:
16 And the priest shall burn them upon the altar, for the food of the fire, and of a most sweet savour. All the fat shall be the Lord's.
17 By a perpetual law for your generations, and in all your habitations: neither blood nor fat shall you eat at all.

## CAIB. IV.

*De ṫabartaisiḃ air son peacaiḋ aineoiosa.*

AGUS do labair an Tiġearna le Maoise ráḋ.
2 Labair le cloiṅ Israel, aig ráḋ: Ma ṗeacuiġeaṅ anam tré aineolas, a d-taob aiṫeanta an Tiġearna, déanaḋ reiḋe d'aiṫin sé naċ n-déan-taiḋ siad:
3 Ma ṗeacuiġeaṅ an sagart atá ungṫa agus go m-beiḋ sé 'n a ċionnfaċain peacaiḋ aig an b-pobal, toirbeartaiḋ sé air son a ṗeacaiḋ laoġ gan toi-beim ċum an Tiġearna mar íoḋbairt pea-caiḋ.
4 Agus do ḃéarfaiḋ sé e ċum dorais teaġais na fiaḋnuise a láṫair an Tiġearna: agus leag-faiḋ a láṁ air a ċeaṅ agus marḃfaiḋ sé do'n Tiġearna.

## CHAP. IV.

*Of offerings for sins of ignorance.*

AND the Lord spoke to Moses, saying:
2 Say to the children of Israel: The soul that sinneth through ignorance, and doth anything concerning any of the commandments of the Lord, which he commanded not to be done:
3 If the priest that is anointed shall sin, making the people to offend, he shall offer to the Lord for his sin, a calf without blemish.
4 And he shall bring it to the door of the testimony before the Lord, and shall put his hand upon the head thereof, and shall sacrifice it to the Lord.

5 Toġfaiḋ mar an g-céadna de ċuid d'ḟuil an laoġ, agus do ḃéarfaiḋ leis é go teaġais na fiaḋnuise,

6 Agus 'nuair tuimeoċaiḋ sé a ṁeur ann san b-fuil, croiṫfiḋ cuid de seaċd n-uaire os coiṁe an Tiġearna, air aġaiḋ brait na sanctóra.

7 Agus cuirfiḋ se cuid de'n ḟuil ceadna air ḃeannaiḃ altóra na túise deaġboluiġ ro ṫaiṫneaṁac do'n an Tiġearna, noċ a tá a d-teaġais na fiaḋnuise. Agus dóirtfiḋ se fuiġil na fola aig boṅ altóra na h-íoḋbarta loisgṫe, noċ atá aig dorus teaġais na fiaḋnuise.

8 Agus ḃeanfaiḋ sé ḋé, an ġeir mar íoḋbairt peacaiḋ; an ġeir ḟolcas an t-ionaċar, agus an uile ṁeaċus bíḋeas taoḃ stiġ.

9 An dá ḋúḃan, agus an ġeir bíḋeas orra, noċ bíḋeas láiṁ leis na learaiḃ, agus scairt na n-ae, maille leis na dubanaiḃ beaġaiḃ.

10 Mar baintear as daṁ íoḋbarṫa na síoċ-ċána, agus loiscfiḋ sé iad air altóir na h-íoḋ-barṫa lóiscte.

11 Aċt an croicioṅ agus an ḟeoil, maille le n-a ċioṅ, agus le n-a ċosaiḃ, agus le n-a ṁionaċ, agus le n-a ḃuaċair,

12 Agus an ċuid eile de'n a m-blaiġ ḃéarfaiḋ leis amaċ taoḃ amuiġ do'n ḟoslungport go h-ionad ġlaṅ, mar a n-dóirtear an luaiṫ amaċ, agus loisgfiḋ air an g-conaḋ le teine é: 'n ait a ndoirtear an luaiṫ amaċ bruiġfear iad

13 Agus ma ṗeacuiġeaṅ uile ċóṁċruiṅiuġaḋ Israel tré ainḃfios, agus ma gniḋ le an-ḃfios niḋ éigin ann aġaiḋ aiṫneaḋ an Tiġearna.

14 Agus go m-beiḋiḋ fios an ṗeacaiḋ 'na ḋiaiġ sin; an sin íoḋḃreoċaiḋ siad daṁ air son an peacaiḋ, agus do beurfaiḋ é os coinne teaġais na fiaḋnuise.

15 Agus léaġfaiḋ sinsir an ċóṁċruiṅiġṫe a láṁa as a ċioṅ os coiṁe an Tiġearna: agus n-deis an daṁ beiṫ íoḋbairṫe os coiṁe an Tiġearna,

16 Beirfiḋ an sagart bíḋeas ungṫa, cuid 'ḟuil go teaġas na fiaḋnuise,

17 Agus tuimfaiḋ a ṁeur a g-cuid de'n fuil, agus croiṫfiḋ sé seaċt n-uaire é os coiṁe an ḃrait.

18 Agus cuirfiḋ sé cuid de'n ḟuil ceadna air ḃeaṅaiḃ na h-altóra, noċ atá os coiṁe an Tiġearna, a d-teaġas na fiaḋnuise, agus doirtfiḋ amaċ an ċuid eile de'n ḟuil ag bunn altora na h-íoḋ-bairṫa loiscṫe, noċ atá aig dorus teaġais na fiaḋ-nuise.

19 Agus bainfiḋ sé a ġeir uile as, agus loisgfiḋ air an altoir é.

20 Déanaḋ leis an laoġ so mar do riṅe leis an laoġ oile, agus do ḋéanfaiḋ an sagairt oraḋ air a son, agus maiṫfear an Tiġearna ḋoiḃ é.

Chap. IV. Verse 12. Conaḋ, firewood.

5 He shall take also of the blood of the calf, and carry it into the tabernacle of the testimony.

6 And having dipped his finger in the blood, he shall sprinkle with it seven times before the Lord, before the veil of the sanctuary.

7 And he shall put some of the same blood upon the horns of the altar of the sweet incense most acceptable to the Lord which is in the tabernacle of the testimony. And he shall pour all the rest of the blood at the foot of the altar of holocaust in the entry of the tabernacle.

8 And he shall take off the fat of the calf for the sin offering, as well as that which covereth the entrails, as well as the inwards:

9 The two little kidneys, and the caul that is upon them, which is by the flanks, and the fat of the liver with the little kidneys,

10 As it is taken off from the calf of the sacrifice of peace offerings, and he shall burn them upon the altar of holocaust.

11 But the skin and all the flesh with the head and the feet and the bowels and the dung,

12 And the rest of the body he shall carry forth without the camp into a clean place, where the ashes are wont to be poured out, and he shall burn them upon a pile of wood, they shall be burnt in the place where the ashes are poured out.

13 And if all the multitude of Israel shall sin through ignorance, and shall do that which is against the commandment of the Lord,

14 And afterwards shall understand their sin, they shall offer for their sin a calf, and shall bring it to the door of the tabernacle.

15 And the ancients of the people shall put their hands upon the head thereof before the Lord. And the calf being immolated in the sight of the Lord,

16 The priest that is anointed, shall carry of the blood into the tabernacle of the testimony,

17 And shall dip his finger in it and sprinkle it seven times before the veil.

18 And he shall put of the same blood on the horns of the altar that is before the Lord, in the tabernacle of the testimony: and the rest of the blood he shall pour at the foot of the altar of holocaust, which is at the door of the tabernacle of the testimony.

19 And all the fat thereof he shall take off, and shalt burn it upon the altar:

20 Doing so with this calf as he did also with that before: and the priest praying for them, the Lord will be merciful unto them.

21 Agus bearfaidh se an laogh leis taobh amach de'n ḟoslongḟuirt, agus loisgfidh é mar do loisg an ċéad laogh: oir is air son peacaidh an ṗobail a tá se.

22 Ma ṗeacuigheann uachdaran, agus go n-déanfaidh tre an-ḃfios amáin aon de na neiṫib ta toirmisgṫe le dlighe Dé.

23 Agus go m-beidheadh aige 'n a ḋiaigh sin eolus a ṗeacaidh, ann sin do ḃéarfaidh se tabhartas do'n Tighearna neiṫe de na gabhraib, gan ċáidhe.

24 Agus leagfaidh a láṁ os a ċionn air, agus 'nuair do ṁarḃfaidh sé é ann sna ait a marḃaid a d-tabhartas loisgṫe os coinne an Tighearna; cionn gur iodhbairt ṗeacaidh í,

25 Tumfidh an sagart a ṁeur ann ḟuil na h-iodhbarṫa ṗeacaidh le cur a ṁeuir air ḃeannaib altóra na h-iodhbarta loisgṫe, agus dortadh an fuileach amaċ aig bunn na h-altóra.

26 Acht loiscfid sé a ṁeaṫas uile air, amail mar is gnáṫaċ 'd-taobh iodhbarta na siocċana: agus do ḋéanfaidh an sagart orṫa air a ṡon féin, agus air son a ṗeacaidh, agus maiṫfear ḋó é.

27 Acht ma ṗeacuigheann anam de ṗobul na tíre tré ainḃfios, air n-deanadh aon nidh toirmisgṫe le dlighe, agus go m-beidh cionntaċ;

28 Agus go m-beidid fios a ṗeacaidh aige: ann sinn do ḃeursaidh iodhbairt leis, gabhar bainionn gan tóibéim.

29 Agus léagfaidh a láṁ air ċeann na h-iodhbarṫa ṗeacaidh, agus marbfidh é ann ait na h-iodhbarta loisgṫe:

30 Agus glacfaidh an sagart cuid de'n ḟuil le n-a ṁeur, agus cuirfidh air ḃeannaib altóra na h-iodhbarṫa loisgṫe í, agus dóirtfidh amaċ an ḟuil uile aig a bonn.

31 Agus 'n-deis an ṁeaṫus uile buainṫ, amail mar ḃeantar amaċ ṁeaṫus ó iodhbairt an tabhartais sioḋa; loiscfidh se e air an altóir mar boladh ċúmhra do'n Tighearna; agus do ḋéanfaidh orṫa air a ṡon, agus maiṫfear ḋó é.

32 Acht ma beir de'n tréud ṫabhartas air son peacaidh mar ta uan bainionn gan toibéim.

33 Léagfaidh sé a láṁ air a ċeann, agus marbfidh sé é ann sna áit a marbṫar an iodhbairt loisgṫe.

34 Agus glacfaidh an sagart de'n ḟuil lé n-a ṁeur, agus cuirfidh air beannaib altóra na h-iodhbarṫa loisgṫe í, agus dóirtfidh amaċ a ḟuil uile aig a bonn.

35 Bainfidh sé amaċ mar an g-ceadna a ṁéaṫas uile, mar buaintear ṁeaṫus an reaṫa amaċ ó iodhbairt an tabhartas sioḋa; agus loisgfidh air an altóir iad, mar iodhbairt loisgṫe do'n Tighearna: agus do ḋéanfadh agairt air son a ṗeacaidh noċ do rinne se, agus maiṫfear ḋó é.

21 But the calf itself he shall carry forth without the camp, and shall burn it as he did the former calf: because it is for the sin of the multitude.

22 If a prince shall sin, and through ignorance do any one of the things that the law of the Lord forbiddeth.

23 And afterwards shall come to know his sin, he shall offer a buck-goat without blemish, a sacrifice to the Lord.

24 And he shall put his hand upon the head thereof: and when he hath immolated it in the place where the holocaust is wont to be slain before the Lord, because it is for sin,

25 The priest shall dip his finger in the blood of the victim for sin, touching therewith the horns of the altar of holocaust, and pouring out the rest at the foot thereof.

26 But the fat he shall burn upon it, as is wont to be done with the victims of peace-offerings: and the priest shall pray for him, and for his sin, and it shall be forgiven him.

27 And if any one of the people of the land shall sin through ignorance, doing any of those things that by the law of the Lord are forbidden, and offending,

28 And shall come to know his sin, he shall offer a she-goat without blemish.

29 And he shall put his hand upon the head of the victim that is for sin, and shall immolate it in the place of the holocaust.

30 And the priest shall take of the blood with his finger, and shall touch the horns of the altar of holocaust, and shall pour out the rest at the foot thereof.

31 But taking off all the fat, as is wont to be taken away of the victims of peace-offerings, he shall burn it upon the altar, for a sweet savour to the Lord: and he shall pray for him, and it shall be forgiven him.

32 But if he offer of the flock a victim for his sin, to wit, an ewe without blemish:

33 He shall put his hand upon the head thereof, and shall immolate it in the place where the victims of holocausts are wont to be slain.

34 And the priest shall take of the blood thereof with his finger, and shall touch the horns of the altar of holocaust, and the rest he shall pour out at the foot thereof.

35 All the fat also he shall take off, as the fat of the ram that is offered for peace-offerings is wont to be taken away, and shall burn it upon the altar, for a burnt sacrifice of the Lord: and he shall pray for him and for his sin, and it shall be forgiven him.

## CAIB. V.

De ioḋbairtiḃ eile peacaiḋ.

MA ṗeacuiġeann anam, agus go n-eistfiḋ gúṫ neaċ tabairt miona, agus go m-beiḋ 'nn a ḟiaḋnuise d'a ḟeiscint, na do ḃeiṫ feasaċ air; muna ḃ-foillsiġe sé é ann sin iomċóraiḋ a ċoir.

2 Ma ḃeanann anam le h-aoin niḋ salaċ, mar ċonablaċ niḋ do ṁarbuiġ ainṁiḋe, nó niḋ d'eug, no neiṫe ṡnaṁear, ma gniḋ dearmad, do ḃeiḋ sé neaṁġlan; tás é cionntaċ mar an g-céadna.

3 No ma ḃéanann sé le salċar duine, giḋ b'é air biṫ neaṁġloine le saileoċṫar duine, agus go n-déanfaiḋ dearmuid de, an uair ḃeiḋear a fios aige air, ann sin beiḋ sé cionntaċ

4 Air an te ḃeirfas mionna 'g a ráḋ le n-a ḃeul go ndéanfaḋ sé olc, nó go ndéanfaḋ maiṫ, agus dearḃḟoċar é le mionna, agus briaṫra, agus deanfar dearmuid de é, an uair do ḃeiḋear ḟios aige, air a ċoir,

5 Déanaḋ se aiṫriġe air son a ṗeacaiḋ.

6 Agus ḃéaraḋ o'n treud uan, na gabar bainionn, agus déanfaiḋ an sagart guiḋ air a ṡon agus air son a ṗeacaiḋ,

7 Agus muna tig leis an t-uan do ṫabairt leis, an sinn do ḃeurfaiḋ sé ḋa ḟearain leis, nó ḋa ċolum óga, ċum an Tiġearna; aon mar ioḋbairt ṗeacaiḋ, agus an dara mar ioḋbairt loiscṫe,

8 Agus do ḃéarfaiḋ ċum an t-sagairt iad, noċ ioḋḃearfar an ċeud ċeann air son na ṗeacaiḋ, iompuġaḋ siar a ċeann sin ċum na sciaṫain—gramuiġṫe d'a braġaid, aċt ni roinnfaiḋ ó ċéile é:

9 Agus dóirtfiḋ d'ḟuil air ṫaoḃ na h-altóra; agus fairgfear an ċuid eile de'n ḟuil amaċ aig bonn na h-altóra mar is ioḋbarṫa ṗeacaiḋ sin.

10 Agus loisgfiḋ se an dara ċuid mar ioḋbairt loiscṫe, do réir an ġnáṫ: agus do ḋéanfaiḋ an sagart orṫa air a son, agus air ṡon a ṗeacaiḋ agus maiṫfear ḋó é.

11 Aċt muna tig leis ḋa éan d'ḟearan, nó ḋa ċolum óga do ṫabairt, ann sin do ḃeurfaiḋ air son a ṗeacaiḋ an deaċṁaḋ cuid d' eṗi de ṗlúr ṁin: ni ċuirfiḋ ola air, ni mó ċuirfiḋ se túis air, óir is ioḋbairt ṗeacaiḋ í.

12 Agus do ḃéarfaiḋ sé ċum an t-sagairt é, noċ do glacfaiḋ lán a ḋuirn dé agus loiscfiḋ air an altóir é a g-cuiṁne an te ṫairg e.

13 Déanaḋ orṫa agus leor-ṡriṫolaḋ, agus maiṫfear ḋó é; agus beiḋ an fuiġeall aig an t-sagart, mar ḋuair.

14 Agus do láḃair an Tiġearna le Maoise, a ráḋ:

15 Cia biṫ do ḋeanfas peacaḋ anḃfios le dul

Chap. V. Ver. 4. Here is a useful lesson on the force of oaths, and on the conditions which should render them obligatory.

## CHAP. V.

*Of other sacrifices for sins.*

IF any one sin, and hear the voice of one swearing, and is a witness either because he himself hath seen, or is privy to it: if he do not utter it, he shall bear his iniquity.*

2 Whosoever toucheth any unclean thing, either that which hath been killed by a beast, or died of itself, or any other creeping thing: and forgetteth his uncleanness, he is guilty, and hath offended:

3 And if he touch any thing of the uncleanness of man, according to any uncleanness wherewith he is wont to be defiled, and having forgotten it, come afterwards to know it, he shall be guilty of an offence.

4 The person that sweareth, and uttereth with his lips, that he would do either evil or good, and bindeth the same with an oath, and his word, and having forgotten it afterwards understandeth his offence,

5 Let him do penance for his sin,

6 And offer of the flocks an ewe-lamb, or a she-goat, and the priest shall pray for him and for his sin:

7 But if he be not able to offer a beast, let him offer two turtles,† or two young pigeons to the Lord, one for sin, and the other for a holocaust,

8 And he shall give them to the priest: who shall offer the first for sin, and twist back the head of it to the little pinions, so that it stick to the neck, and be not altogether broken off.

9 And of its blood he shall sprinkle the side of the altar, and whatsoever is left, he shall let it drop at the bottom thereof, because it is for sin.

10 And the other he shall burn for a holocaust, as is wont to be done: and the priest shall pray for him, and for his sin, and it shall be forgiven him.

11 And if his hand be not able to offer two turtles, or two young pigeons, he shall offer for his sin, the tenth part of an ephi of flour. He shall not put oil upon it, nor put any frankincense thereon, because it is for sin:

12 And he shall deliver it to the priest, who shall take a handful thereof, and shall burn it upon the altar for a memorial of him that offered it:

13 Praying for him and making atonement: but the part that is left, he himself shall have for a gift.

14 And the Lord spoke to Moses, saying:

15 If any one shall sin through mistake, transgressing the ceremonies in those things that are

* A.M. 2514. † Infra, 12. 8. Luke 2. 24.

treasna na naoṁ-nósa taob na neiṫe biḋear iodbarta do'n Tiġearna, air son a ċorra do ḃearfaḋ se reiṫe gan ċaiḋe as na treudaib air son dá ṡeacail airgid, do réir ṡecel na sanctóra.

16 Agus do ḋéanfaiḋ sé leasuġaḋ aṅs an doċar do riṅe, agus cuirfiḋ an cúigeaḋ cuid 'nn a ċioṅ, d'a tabairt do'n t-sagart noċ do ḋeanfar orta do, toirbeirt an reaṫe, agus maiṫfear ḋó é.

17 Ma ṗeacuiġeaṅ neaċ tre an-ḃfios agus go ndéanaiḋ aon niḋ do na néiṫib so, do ċoirmiorcuiġṫear le h-aiṫeantaib an Tiġearna; agus 'ṅ deis beiṫ ciontaċ aṁḋoċas a ċoir,

18 Do ḃearfaiḋ sé reiṫe gan ċaiḋe as an tréad, réir ṁeasa méid a ṗeacaiḋ, do'n t-sagart; noċ do deanfar orta, ċum gur le anḃfios do riṅe e, agus maiṫḟear ḋó é.

19 Mar is le anḃfios, do ċioṅtuiġ sé ann aġaiḋ an Tiġearna.

## CAIB. VI.

Toirbeirt air son peacaiḋ eigċeirt: reaċta a d-taob iodbairte loisgṫe, agus an teine siorbeo. Iodbairt na sagart, agus toirbeirt air son peacaiḋ.

AGUS do labair an Tiġearna le Maoise, a raḋ:

2 An te ṗeacoċas agus tabairt taircuisne do'n Tiġearna, ṡeanfas air a g-comursain an tairge tugaḋ faoi n-a ċúram, no do ṫóig aon niḋ le eigin, no le feil g-cumaṅ, nó a riṅe eigin,

3 Nó fuair sé an niḋ do ċuaiḋ a múġa, agus go n-dearnaiḋ breag d'a ṫaob, agus ma a ṁioṅ ann éiṫeac; na go n-dearnaiḋ niḋ air biṫ 'd-taob na neiṫe an a b-peacaṅ daoine.

4 Air dearbuġaḋ a ċora, ḋéanfaiḋ aisioc air a b-fuair sé go cealgaċ.

5 Aṅs an iomlán, agus an ċuigṁaḋ ċuid tairis sin, do'n te ar leis é air a n-dearnaiḋ diogḃail.

6 Agus toirbéirfiḋ se reaṫe gan toibéim as a treud air son a ṗeacaiḋ, agus béarfiḋ de'n t-sagart e réir meas agus méid a ṗeacaiḋ.

7 Agus do ḋéanfaiḋ an sagart orta a láṫair an Tiġearna ḋó; agus maiṫfear ḋó air son na neiṫe ann ar ṗeacuiġ se.

8 Agus do labair an Tiġearna le Maoise, a raḋ:

9 Aiṫin do Ārón agus d'a ṁacaib: Is é so dliġe na h-iodbarta loisgṫe: loiscfear í air altoir air fead na h-oiḋċe go maidin, agus beiḋ an teine de'n altóir ċeadna.

* A.M. 2514. † Num. 5. 7.

sacrificed to the Lord, he shall offer for his offence a ram without blemish out of the flocks, that may be bought for two sicles, according to the weight of the sanctuary:

16 And he shall make good the damage itself which he hath done, and shall add the fifth part besides, delivering it to the priest, who shall pray for him, offering the ram, and it shall be forgiven him.

17 If any one sin through ignorance, and do one of those things which by the law of the Lord are forbidden, and being guilty of sin, understand his iniquity,

18 He shall offer of the flocks a ram without blemish to the priest, according to the measure, and estimation of the sin: and *the priest* shall pray for him, because he did it ignorantly: and it shall be forgiven him,

19 Because by mistake he trespassed against the Lord.

## CHAP. VI.

***Oblation for sins of injustice: ordinances concerning the holocaust and the perpetual fire: the sacrifices of the priests, and the sin-offerings.***

THE Lord spoke to Moses, saying: *

2 Whosoever shall sin, and despising the Lord, shall deny to his neighbour the thing delivered to his keeping, which was committed to his trust; or shall by force extort any thing, or commit oppression,

3 Or shall find a thing lost, and denying it, shall also swear falsely, or shall do any other of the many things, wherein men are wont to sin:

4 Being convicted of the offence, he shall restore

5 All that he would have gotten by fraud, in the principal, † and the fifth part besides to the owner, whom he wronged.

6 Moreover for his sin he shall offer a ram without blemish out of the flock, and shall give it to the priest, according to the estimation and measure of the offence:

7 And he shall pray for him before the Lord, and he shall have forgiveness for every thing in doing of which he hath sinned.

8 And the Lord spoke to Moses, saying:

9 Command Aaron and his sons: This is the law of a holocaust: It shall be burnt upon the altar, all night until morning: the fire shall be of the same altar.

10 Beiḋ an sagart eaduiġṫe a g-cúlaiḋ lín uime, agus cuirfiḋ air briste lín agus tóigfaiḋ suas an luaiṫ do rinne an teine do'n ioḋbuirt loiscṫe air an altóir, agus 'n-deis a g-cur láiṁ leis an altóir.

11 Cuirfiḋ a eadaċ ḋé, agus cuirfiḋ éadaċ eile uime, agus iomċoróiċaiḋ amaċ an luaiṫ taoḃ a muiġ do'n ċampa go h-ionad glan, agus ḋeanfad de luaiṫ go d-te an aibleog is luġ.

12 Agus beiḋ an teine air an altóir síor beo, da coṫuġaḋ leis a t-sagart cursfeas conaḋ orṫi gaċ aon lá, agus léagfa an ioḋbairt loisgṫe ann óṙd uire, agus loisgfiḋ uire méaṫas na n-ioḋbarṫa síoṫċana.

13 So i an teine beiḋis síor lasta air an altoir; ní cuirféar as go braṫ í.

14 So e dliġeaḋ na h-ioḋbarṫa agus na h-olioḋbairt, do toirbreoċas clan Aron a láṫair an Tiġearna, os coiṁe na h-altóra.

15 Togfaiḋ an sagart lán glaice do plúr suaiġṫe le ola, agus an túis uile noċ biar os cioṁ an pluir, agus loiscfiḋ air an altóir é, mar ċuiṁne agus mar bolaḋ cúṁra, do'n Tiġearna.

16 Agus iosfaiḋ Aron agus a ṁic an fuiġeall gan laiḃin; iosfaiḋ é aṁ an ait naoṁṫa a g-cúirt ċoisriġṫe an teaġais.

17 Uime sin ní suaiġfear é le laiḃin, óir tairigeaḋ cuid de cum ioḋbairt loisgṫe do'n Tiġearna. Beiḋ sé ró naoṁṫa, mar ioḋbairt air son peacaiḋ, agus ioḋbairt air son corṫa.

18 Na fir ioṁaċa aṁain a measg ċloinne Aron iosfaiḋ de. Beiḋ 'n a reaċt go braṫ aṁ bur n-geinealaċaiḃ, a d-taoḃ ioḋbarṫa an Tiġearna: gaċ aon d'a m-beanfaiḋ leo, beiḋ naoṁṫa.

19 Agus do labair an Tiġearna re Maoise 'a raḋ,

20 Is i so ioḋbuirt Aroin agus a ṁac, noċ is dual doiḃ ioḋbairt do'n Tiġearna aṁa ló a n-ungfuiġfear iad: toirbreoċaiḋ siad an deaċṁaḋ cuid do epah do plúr ṁin mar ioḋbuirt go sioṙruiḋe, a leaṫ ar maiḋin, agus a leaṫ trá-nóna.

21 Beiḋis se fuaiġṫe le ola agus bruiġṫe a m-branna air a teine, agus toirbeirte te do'n Tiġearna.

22 Leis an t-sagart beḋeas go ceart an ionad 'aṫar, aguir loisgfear an t-iomlan air an altóir.

23 Oir loisgfear gaċ uile ioḋbairt ar son an t-sagairt go h-iomlán: ní fiosfai neaċ é.

24 Agus do labair an Tiġearna le Maoise, aig raḋ.

25 Labair le Aron agus le n-a ṁacaiḃ, a raḋ: is é so dliġe na h-ioḋbuirṫa peacaiḋ: aṁ an ait a toirbeirtear an ioḋbuirt loiscṫe marb-

10 The priest shall be vested with the tunick and the linen breeches, and he shall take up the ashes of that which the devouring fire hath burnt, and putting them beside the altar,

11 Shall put off his former vestments, and being clothed with others, shall carry them forth without the camp, and shall cause them to be consumed to dust in a very clean place,

12 And the fire on the altar shall always burn, and the priest shall feed it, putting wood on it every day in the morning, and laying the holocaust on it, shall burn the fat of the peace-offerings.

13 This is the perpetual fire which shall never go out on the altar.

14 This is the law of the sacrifice and libations, which the children of Aaron shall offer before the Lord, and before the altar.

15 The priest shall take a handful of the flour that is tempered with oil, and all the frankincense that is put upon the flour: and he shall burn it on the altar for a memorial of most sweet odour to the Lord:

16 And the part of the flour that is left, Aaron and his sons shall eat, without leaven: and he shall eat it in the holy place of the court of the tabernacle.

17 And therefore it shall not be leavened, because part thereof is offered for the burnt sacrifice of the Lord. It shall be most holy, as that which is offered for sin and for trespass.

18 The males only of the race of Aaron shall eat it. It shall be an ordinance everlasting in your generations concerning the sacrifices of the Lord: Every one that toucheth them shall be sanctified.

19 And the Lord spoke to Moses, saying:

20 This is the oblation of Aaron, and of his sons, which they must offer to the Lord, in the day of their anointing: They shall offer the tenth part of an ephi of flour for a perpetual sacrifice, half of it in the morning, and half of it in the evening:

21 It shall be tempered with oil, and shall be fried in a frying-pan.

22 And the priest that rightfully succeedeth his father, shall offer it hot, for a most sweet odour to the Lord, and it shall be wholly burnt on the altar.

23 For every sacrifice of the priest shall be consumed with fire, neither shall any man eat thereof.

24 And the Lord spoke to Moses, saying:

25 Say to Aaron and his sons: This is the law of the victim for sin: in the place where the holo-

féar a b-fiaḋnuise an Tiġearna: atá sé ró naomṫa.

26 An sagart ioḋbaras é, iosfuiḋ se féin é, anns an ait naomṫa a ccúirt an teaġais.

27 Giḋ b'é air biṫ niḋ beanas leis an ḟeoil sin, beiḋ se ró naomṫa; agus ma ċroiṫear d'a ḟuil air eadac ar bit, niġfear e nait naomṫa.

28 An soiṫeaċ criaḋ ionnair bruiṫeaḋ é brisfear é: agus mar a m-branna ṗrais do bruiṫeaḋ é, sciursfear agus niġfear e, an uisce.

29 Gaċ ḟirionnaċ de buna na sagart iosfaḋ ḋé, atá sé ró naomṫa.

30 Oir an ioḋbairt a marḃfar air son peacuiḋ, a d-tuigtear a ċuid fola go teaġas na fiaḋnuise, ċum leor-gniom a ḋéanaḋ anns an ait naomṫa, ni iosfair e aċt loisgfir é le teine.

caust is offered, it shall be immolated before the Lord. It is holy of holies.

26 The priest that offereth it, shall eat it in a holy place, in the court of the tabernacle.

27 Whatsoever shall touch the flesh thereof, shall be sanctified. If a garment be sprinkled with the blood thereof, it shall be washed in a holy place.

28 And the earthen vessel, wherein it was sodden, shall be broken, but if the vessel be of brass, it shall be scoured, and washed with water.

29 Every male of the priestly race shall eat of the flesh thereof, because it is holy of holies.

30 For the victim that is slain for sin,* the blood of which is carried into the tabernacle of the testimony to make atonement in the sanctuary, shall not be eaten, but shall be burnt with fire.

## CAIB. VII.

De ioḋbairtaiḃ air son coirṫaiḃ agus buiḋeaċais. Ni dual ġeir na fuil iṫeaḋ.

IS e so dliġe na h-ioḋbarṫa air son corṫa a tá sé ró naomṫa.

2 Anns an ait a marbaḋ siad an ioḋbairt loisgṫe, is ann marḃfid an ioḋbairt air son corṫa, agus croiṫfear a ḟuil timċioll air an altóir.

3 Ioḋḃeoroċaiḋ siaḋ ḋe an t-iarbal, agus an meaṫas ḟolċas na h-inniġe,

4 An da ḋúban, agus an ṁeaṫas biḋeas air haaranaiḃ, an scairt atá os cionn na n-ae maille leis na ḋúbanaiḃ beoġaiḃ.

5 Agus loiscfiḋ an sagairt iad air an altóir; mar is ioḋbairt loisgṫe do'n Tiġearna é, air son corṫa.

6 Iosfaiḋ gaċ aon ḟirionnaċ de treaiḃ na sagairṫ de'n ḟeoil sin anns an ait naomṫa; oir atá ró naomṫa.

7 Mar toirbeirtear an ioḋbairt ṗeacaiḋ, is aṁla ioḋbairt corta; is ean dliġe a tá orra: an sagart do ḋéanas an ioḋbairt, is aige beiḋeas sé.

8 An sagart ioḋbras ioḋbairt loiscte í, aig is beiḋis an croicionn.

9 Agus gaċ uile ioḋbairt pluir d'a mbruiġtear air ġreiḋil na air ġrios, biaiḋ ag an t-sagairt ioḋbrus é.

10 Biḋeaḋ ċumaiscte le h-ola na tirim, biaiḋ ag cloinn Aroin uile, an oireaḋ ceadna.

## CHAP. VII.

*Of sacrifices for trespasses and thanks-offerings. No fat nor blood is to be eaten.*

THIS also is the law of the sacrifice for a trespass, it is most holy:†

2 Therefore where the holocaust is immolated, the victim also for a trespass shall be slain: the blood thereof shall be poured round about the altar.

3 They shall offer thereof the rump and the fat that covereth the entrails.

4 The two little kidneys, and the fat which is by the flanks, and the caul of the liver with the little kidneys.

5 And the priest shall burn them upon the altar: it is the burnt-sacrifice of the Lord for a trespass.

6 Every male of the priestly race, shall eat this flesh in a holy place, because it is most holy.

7 As the sacrifice for sin is offered, so is also that for a trespass: the same shall be the law of both these sacrifices: it shall belong to the priest that offereth it:

8 The priest that offereth the victim of holocaust, shall have the skin thereof.

9 And every sacrifice of flour that is baked in the oven, and whatsoever is dressed on the grid-iron, or in the frying-pan, shall be the priest's that offereth it.

10 Whether they be tempered with oil, or dry, all the sons of Aaron shall have one as much as another.

---

CHAP. VI. Ver. 28. From the porous nature of the earthen vessels they were liable to retain the odour of whatever was poured into them, a quality which suggests the importance of imbuing the tender minds of youth with nought that could insinuate corruption.

Ver. 28. Though the word branna generally signifies the tripod or stand, it is often taken for the frying-pan itself.

* Supra, 4. 5. Heb. 13. 11 † A.M. 2514.

11 'Is é so dliġeaḋ na h-ioḋbuirta sioċċana, noċ ioḋbeortar do'n Tiġearna.

12 Ma h-ioḋburtar é air son buiḋeaċuis, an sin ioḋbeoruiḋ siad aran gan laibin ċumaiscte le h-ola, agus ablana gan laibin ungṫa le ola, agus pluir min, bruiġte agus builiñuiḋ suaiġte le ola.

13 Mar an g-ceadna, bairġinead le laibin maille re ioḋbuirt buiḋeaċuis d'o ioḋbairtar mar ṫabartar sioċċain.

14 Agus dé sin ioḋbeorḋċar mar ċead toraḋ, aon do'n Tiġearna, agus beiḋiḋ aig a t-sagairt do ṫairnoċas fuil na h-ioḋburṫa sioċċana sin.

15 Agus iosfair an lo sin féin an ḟeoil, ni ḃ-uigfir ḟinniḋ de ċum na maidne.

16 Ma ġniḋ neaċ ioḋbuirt le móiḋ, na go toileaṁuil, iosfar an la sin féin í, agus ma ḟaneañ go d-ti an maraċ, is coir iċeaḋ.

17 Acd ma faġṫear fuiġeall an treas la, loisgfiġṫear le teiniḋ é.

18 Ma iċeañ aon neaċ d'ḟeoil ioḋbarta sioda an treas là, beiḋ an toirbeirt gan feiḋm agus ni racfaiḋ ann maiṫeas do'n ioḋbartoir; ni ṡo aṁain act an te truailoċas é fein le biaḋ mar sud, beiḋiḋ cionñtaċ a g-coir.

19 An ḟeoil ḃeanas re h-aoinniḋ salaċ ni h-iosṫar í; loisgfiġṫear le teiniḋ í: agus an glan iosfuiḋ di.

20 An t-anam neaṁglan iċeas d'ḟeoil na h-ioḋbairta sioċċana, noċ toirbeirtar do'n d-Tiġearna, gearrfear an tanam sin amaċ as a muiñtir.

21 Agus ce biṫ ḃeanas le niḋ salaċ, mar ata salċar duine, no beaṫaiḋ nó re aon niḋ neaṁglan, agus iosas cuid da ḟeoil, gearrfear an t-anam sin amaċ ó na daoiniḃ.

22 Agus do laḃair an, Tiġearna le Maoise, a raḋ.

23 Laḃair re cloiñ Israel, a raḋ, Ni iosṫaoi siḃ meaṫas do daiṁ, no do ċaoraċ, no do ġaḃair.

24 Act geir an ḃeaṫaiḋ do ġeiḃ bas uaḋ féin, agus a ṁeaṫas sin noċ do sreaca le beaṫaċ eile, is feidir sin do ċur a núsaid ar biṫ eile.

25 Giḋ b'é ar biṫ iosas do ġeir buḋ dual mar ṫabairtear loisgṫe do'n Tiġearna, gearrfuir amaċ ó na muiñtir é,

26 Tar sin, ni iosfaoi gné fola air biṫ, d'éan no d'ainṁiḋe.

27 Giḋ b'é ar biṫ iosas aon ġné fola, gearrfear an t-anam sin o na ṁuintir.

28 Agus do laḃair an Tiġearna le Maoise a raḋ:

29 Laḃair le cloiñ Israel, a raḋ, An té ioḋ-

11 This is the law of the sacrifice of peace-offerings that is offered to the Lord.

12 If the oblation be for thanksgiving, they shall offer loaves without leaven tempered with oil, and unleavened wafers anointed with oil, and fine flour fried, and cakes tempered and mingled with oil:

13 Moreover loaves of leavened bread with the sacrifice of thanks, which is offered for peace-offerings:

14 Of which one shall be offered to the Lord for first-fruits, and shall be the priest's that shall pour out the blood of the victim.

15 And the flesh of it shall be eaten the same day, neither shall any of it remain until the morning.

16 If any man by vow, or of his own accord offer a sacrifice, it shall in like manner be eaten the same day: and if any of it remain until the morrow, it is lawful to eat it.

17 But whatsoever shall be found on the third day shall be consumed with fire.

18 If any man eat of the flesh of the victim of peace-offerings on the third day, the oblation shall be of no effect, neither shall it profit the offerer: yea rather whatsoever soul shall defile itself with such meat, shall be guilty of transgression.

19 The flesh that hath touched any unclean thing, shall not be eaten, but shall be burnt with fire: he that is clean shall eat of it.

20 If any one that is defiled shall eat of the flesh of the sacrifice of peace-offerings, which is offered to the Lord, he shall be cut off from his people.

21 And he that hath touched the uncleanness of man, or of beast, or of any thing that can defile, and shall eat of such kind of flesh, shall be cut off from his people.

22 And the Lord spoke to Moses, saying:

23 Say to the children of Israel: The fat of a sheep, and of an ox, and of a goat, you shall not eat.

24 The fat of a carcass that hath died of itself, and of a beast that was caught by another beast, you shall have for divers uses.

25 If any man eat the fat that should be offered for the burnt-sacrifice of the Lord, he shall perish out of his people.

26 Moreover you shall not eat the blood of any creature whatsoever, whether of birds or beasts.

27 Every one that eateth blood, shall perish from among the people.

28 And the Lord spoke to Moses, saying:

29 Speak to the children of Israel, saying: He that offereth a victim of peace-offerings to the

ḃarus de ṫabartais síoḋa do'n Tiġearna, beireaḋ do íoḋbairt, mar an ceadna, eaḋon ol-íoḋbairt.

30 Congḃoċṫaiḋ ann a laṁaiḃ féin an ġeir maille leis an g-cliaṫan; agus 'nuair do ċoisrioċṫar iad do'n Tiġearna, ḃearfaiḋ do'n t-sagairt iad.

31 Noċ do loisgfiḋ an ġeir air an altóir: aċt buḋ le h-Aron agus le na macaiḃ an t-uċt.

32 An sliñean dear tógṫa de'n tabairtas-sioċċana, beiḋiḋ mar an g-céadna, aig a t-sa-gart.

33 An té de ṁacaiḃ Aroin, íoḋbaras an ḟuil agus an meaṫus, is é do ġeabfaiḋ an sliñéan dear air son a ċoda.

34 Óir do ṫoig mise an t-uċt ardiġṫe agus an sliñeán dealuiġṫé o ċloiñ Israel, de íoḋbairt sioċċana, agus ṫug mé do Aron an sagart iad agus d'a ṁacaiḃ, mar reaċt go ḃraċ, ó ṁeasg cloiñe Israel.

35 Is é so ungaḃal Aroin, agus a maċ, d-taoḃ íoḋbairt an Tiġearna añs an ló ar ċap Maoise amaċ iad ċum friotolaḋ sagartaċta.

36 Agus na neiṫe do aiṫin an Tiġearna do tabairt dóiḃ ó ċloiñ Israel, reir reaċta sioruiḋe, air fad a n-geinalaċ.

37 Is é so dliġe na h-íoḋbarṫa loisgṫe, agus na h-íoḋbarṫa peacaiḋ, agus na h-íoḋbarṫa corṫa agus na g-coisreagaḋ, agus na íoḋbarṫa tabairtas síoḋa;

38 Noċ d' aiṫin an Tiġearna do Maoise a sliaḃ Sinai, 'nuair d'aiṫin sé do ċloiñ Israel ann íoḋbairt do ṫabairt do'n Tiġearna, a ḃ-fasaċ Sinai.

## CAIB. VIII.

Coisriceann Maoise Aron agus a ṁaca.

AGUS labair an Tiġearna le Maoise a ráḋ.

2 Beir leat Aron agús a ṁic maille leis, agus a n-eadaiġ, agus an ola ungaḋ agus laoġ cum na h-íoḋbarca peacaiḋ, agus ḋá reiṫe, agus cliaḃ d'aran gan láibin;

3 Agus cruiñiġ an coiṁṫionol uile go dorus teágais na fiaḋnuise.

4 Do riñe Maoise mar d' aiṫin an Tiġearna dó, agus do ċruiñiġ an tóireaċdas a g-cioñ a ċéile, ċum doruis teaġais na fiaḋnuise.

5 A dúbairt: Is é so an níḋ d' aiṫin an Tiġearna do ḋéanaḋ.

6 Agus ṫug a laṫair Aroin agus a ṁic, agus 'nuair do niġ le h-uisge iad.

7 Do ċuir an cóta lín air an árd-ṡagart, agus do ċuir crios 'ña ṫimċiol, agus do ċuir an falaċ corcorac uime, agus do ċuir an t-eṗod air.

* A.M. 2514. Ante C. 1490.

Lord, let him offer therewith a sacrifice also, that is, the libations thereof.

30 He shall hold in his hands the fat of the victim, and the breast: and when he hath offered and consecrated both to the Lord, he shall deliver them to the priest,

31 Who shall burn the fat upon the altar, but the breast shall be Aaron's and his sons.

32 The right shoulder also of the victims of peace-offerings shall fall to the priest for first-fruits.

33 He among the sons of Aaron, that offereth the blood, and the fat, he shall have the right shoulder also for his portion.

34 For the breast that is elevated and the shoulder that is separated I have taken of the children of Israel, from off their victims of peace-offerings, and have given them to Aaron the priest, and to his sons, by a law for ever, from all the people of Israel.

35 This is the anointing of Aaron and his sons, in the ceremonies of the Lord, in the day when Moses offered them, that they might do the office of priesthood.

36 And the things that the Lord commanded to be given them by the children of Israel, by a perpetual observance in their generations.

37 This is the law of holocaust, and of the sacrifice for sin, and for trespass, and for consecration, and the victims of peace-offerings:

38 Which the Lord appointed to Moses in mount Sinai, when he commanded the children of Israel, that they should offer their oblations to the Lord in the desert of Sinai.

## CHAP. VIII.

***Moses consecrateth Aaron and his sons.***

AND the Lord spoke to Moses, saying:*

2 † Take Aaron with his sons, their vestments, and the oil of unction, a calf for sin, two rams, a basket with unleavened bread,

3 And thou shalt gather together all the congregation to the door of the tabernacle.

4 And Moses did as the Lord had commanded. And all the multitude being gathered together before the door of the tabernacle,

5 He said: This is the word that the Lord hath commanded to be done.

6 And immediately he offered Aaron and his sons: and when he had washed them,

7 He vested the high-priest with the strait linen garment, girding him with the girdle, and putting on him the violet tunick, and over it he put the ephod,

† Exod. 29. 35. and 40. 13.

8 Agus do ċriosuiġ e le crios ceangail do'n n-ucd-éadaċ air a raiḃ Teagas agus Firinne.

9 Do ċuir mar an g-céadna an mioċd air a ċeann agus air an mioċd os cioñ clair éadain, do ċuir sé an plata óir, beannuiġṫe, naoṁṫa; mar d' aiṫin an Tiġearna do.

10 Do glac mar an g-céadna an ola ungṫa le ar unguiġ an teaġas agus a ṫrascan uile.

11 Agus 'nuair do ċoisrig se an altóir, d'a craṫaḋ seaċt nuaire, do unguiġ orṫi agus a soiġṫiġ uile, an t-aḋan agus a ċos, d'a naoṁuġaḋ le ola.

12 Agus do ḋóirt e air ċean Aroin, agus do unguiġ e, d'a naoṁuġaḋ.

13 Agus ṫug a laṫair mar an g-céadna a ṁiċ, agus do ċuir cótaiḋ orra, agus do ċriosluiġ iad le creasanaiḃ, agus do ċuir barréaid orra, mar do aiṫin an Tiġearna.

14 Ṫoirḃir ann sin laoġ air son peacaiḋ; agus 'n-uair do leag Aron agus a ṁic a láṁa air a ċioñ.

15 Do ṁarḃ sé é; agus do ġlac an ḟuil agus do ċuir air a ṁear i, agus leag air ḃeañaiḃ na h'-altora fa ċuairt i, agus nuair do ġlan agus do naoṁuiġ i, ḋoirt an ḟuil aig buñ na h-altóra.

16 Aċt an ġeir do ḃi air na mionaċaiḃ, agus an scairt ós cioñ na n-ae, agus an da ḋuban, agus a méaṫas do loisc se air an altóir iad.

17 Loisc sé an laoġ le teine, agus a ḟeiṫe agus a ḟeoil, agus a otraċ, taoḃ amuiġ do'n ḟoslong-ḃoirt; mar d' aitin an Tiġearna.

18 Mar an g-ceadna ṫug reiṫe leis ċum na h-iodḃairt loiscṫe: agus 'nuair do ċuir Aron agus a ṁic a láṁa air a ċeañ.

19 Do marḃ sé é; agus do ċroiṫ an ḟuil air an altóir fa ċuairt.

20 Agus 'nuair do ġeár sé an reiṫe 'nn a spol-laiḋiḃ, do loisc an ċeañ, agus na ṡpollaiḋ agus an ġeir.

21 'Nuair do niġ an mionaċ agus na cosa, do loisc an reiṫe uile air an altóir, de ḃriġ go raiḃ an iodḃairt loiscṫe 'nn a ḃalaḋ ċúṁra, do'n Ti-ġearna; mar d' aiṫin se ḋo.

22 Ṫug fós reiṫe eile leis ann ċoisricṫiḃ na sagart, agus do leag Aron agus a ṁic a laṁa air a ċeañ.

23 Agus 'nuair do ṁarḃ Maoise e, do glac d'a ḟuil, agus do ċuir air ḃair ċluaise deise Aroin, agus air orḋóig a laiṁe deise mar an g-céadna.

24 Ṫug fós a laṫair mic Aroin, agus 'nuair

8 And binding it with the girdle, he fitted it to the rational, on which was Doctrine and Truth.

9 He put also the mitre upon his head, and upon the mitre over the forehead put the plate of gold, blessed and consecrated as the Lord had commanded him.

10 He took also the oil of unction, with which he anointed the tabernacle, with all the furniture thereof.

11 And when he had sanctified and sprinkled the altar seven times, he anointed it, and all the vessels thereof, and the laver with the foot thereof, he sanctified with the oil.

12 * And he poured it upon Aaron's head, and he anointed and consecrated him:

13 And in like manner he offered his sons, vested them with linen tunicks, and girded them with girdles, and put mitres on them as the Lord had commanded.

14 He offered also the calf for sin: and when Aaron and his sons had put their hands upon the head thereof,

15 He immolated it: and took the blood, and dipping his finger in it, he touched the horns of the altar round about. Which being expiated, and sanctified, he poured the rest of the blood at the bottom thereof,

16 But the fat that was upon the entrails, and the caul of the liver, and the two little kidneys with their fat, he burnt upon the altar:

17 And the calf with the skin, and the flesh, and the dung, he burned without the camp, as the Lord had commanded.

18 He offered also a ram for a holocaust: and when Aaron and his sons had put their hands upon its head,

19 He immolated it, and poured the blood thereof round about upon the altar.

20 And cutting the ram into pieces, the head thereof, and the joints, and the fat he burnt in the fire.

21 Having first washed the entrails, and the feet, he burnt the whole ram together upon the altar, because it was a holocaust of most sweet odour to the Lord, as he had commanded him.

22 He offered also the second ram, in the consecration of priests: and Aaron and his sons put their hands upon the head thereof.

23 And when Moses had immolated it, he took of the blood thereof, and touched the tip of Aaron's right ear, and the thumb of his right hand, and in like manner also the great toe of his right foot.

24 He offered also the sons of Aaron: and when

CHAP. VIII., Ver. 23. Touching the ears, the thumbs, and toes of Aaron with the blood of the ram, was indicative of the consecration of his entire person to the service of the Almighty. In the selection of a ram as the peculiar sacrifice for the occasion, the interpreters discover the necessity of the strength and courage with which the clergy should be endued, the Apostles being called "arietes gregis."

* Eccli. 45. 18.

do ċuir cuid de'n ḟuil air barr a g-cluas dear, agus air ordógaib a lám ndear agus air ordógaib a g-cos ndear, do ċroiṫ an ḟuil air an altóir tim-ċioll fa ċuairt.

25 Aċt do ṫoig an ġeir, agus an t-iarball, agus an ġeir do bí air an ṁionaċ uile, agus an sgairt ós cioñ na n-ae, agus an dá dúban, agus an ġeir, agus an sliñean dear:

26 Agus do ṫoig as a g-cliab an t-arain gan lai-bin bí os coiñe an Tiġearna, aon bairġean gan lai-bin, agus bairgean d'aran smearṫa le ola, agus aon ablañ aṁain, agus do ċuir air uaċdar na geire, agus an t-slinneáin deis iad.

27 D'a g-cur sin uile air laṁaib Aroin, agus a ṁac: agus 'nuair do luaimniġ iad os coiñe an Tiġearna.

28 Do ġlac arís as a laṁaib iad, agus do loisc air an altóir iad mar íodbairt loiscṫe, de briġ go rabadar iodbairt coisreacṫa do balaḋ cúmra do'n Tiġearna.

29 Agus do ġlac mar a ċuid féin uċd an reiṫe coisreacṫa, da ṫogbail suas a láṫair an Tiġearna mar do aiṫin an Tiġearna do.

30 Agus glacaḋ de'n ola ungṫa, agus de'n ḟuil do bí air an altóir, do ċroiṫ í ar Aron, agus air a éadaċ, agus air a ṁacaib, agus air éadaiġib a ṁac maille leis.

31 Agus 'nuar naoṁuiġ iad ann a g-culaḋ, a dú-bairt leo: Bruiṫiḋe an ḟeoil aig dorus teaġais na fiaḋnuise agus íṫiḋe aṁ sin: iṫiḋ mar an g-ceadna de na builinidib coisreacṫa a tá anns an g-cliab, mar d'aiṫin an Tiġearna dam aig raḋ: isfiḋ Aron agus a ṁic é,

32 Agus an fuiġeall beiḋeas de'n ḟeoil, aġus de'n arán, loiscfear le teine é.

33 Agus ni raċfaoi amaċ tar ḋoras an teaġais air feaḋ seaċt lá, nó go rabaid laeṫe bur g-coisricṫe cóiṁlionta: oir a seaċṫ lá beiḋeas bur g-coisreacaḋ crioċuiġṫe:

34 Mar do riñe e anois, ċum do m-beiḋeaḋ nos na iodbarṫa iomlan.

35 De ló agus d'oiḋċe coṁnoċaiḋ sib anns an teaġas coiṁead arnain an Tiġearna, 'n naċ b-faġṫaoi bás: óir is mar sin do h-aiṫniġeaḋ dam.

36 Agus do riñe Aron agus a ṁic gaċ uile níḋ d'ar aiṫin an Tiġearna tré laiṁ Maoise.

## CAIB. IX.

Toirbireaṁ Aron iodbairt air a son féin agus air son an ṗobail. Teigeaṁ teine o'n Tiġearna air an altóir.

AGUS nuair ṫainic ar an t-oċḋṁaḋ lá, goir Maoise Aron agus a ṁic, agus sinsir Israel; agus a dúbairt sé leo.

* Exod. 29. 32. and 30. 22. and 40. 9. Infra, 24. 9.

with the blood of the ram that was immolated, he had touched the tip of the right ear of every one of them, and the thumbs of their right hands, and the great toes of their right feet, the rest he poured on the altar round about:

25 But the fat, and the rump, and all the fat that covereth the entrails, and the caul of the liver, and the two kidneys with their fat, and with the right shoulder, he separated.

26 And taking out of the basket of unleavened bread, which was before the Lord, a loaf without leaven, and a cake tempered with oil and a wafer, he put *them* upon the fat, and the right shoulder:

27 Delivering all to Aaron, and to his sons: Who having lifted them up before the Lord,

28 He took them again from their hands, and burnt them upon the altar of holocaust, because it was the oblation of consecration, for a sweet odour of sacrifice to the Lord.

29 And he took of the ram of consecration, the breast for his portion, elevating it before the Lord, as the Lord had commanded him.

30 And taking the ointment, and the blood that was upon the altar, he sprinkled Aaron, and his vestments, and his sons, and their vestments with it.

31 And when he had sanctified them in their vestments, he commanded them, saying: Boil the flesh before the door of the tabernacle, and there eat it. Eat ye also the loaves of consecration, that are laid in the basket, as the Lord commanded me, saying: * Aaron and his sons shall eat them:

32 And whatsoever shall be left of the flesh and the loaves, shall be consumed with fire.

33 And you shall not go out of the door of the tabernacle for seven days, until the day wherein the time of your consecration shall be expired. For in seven days the consecration is finished:

34 As at this present it hath been done, that the right of the sacrifice might be accomplished.

35 Day and night shall you remain in the tabernacle observing the watches of the Lord, lest you die: for so it hath been commanded me.

36 And Aaron and his sons did all things which the Lord spoke by the hand of Moses.

## CHAP. IX.

*Aaron offereth sacrifice for himself and the people. Fire cometh from the Lord upon the altar.*

AND when the eighth day was come, Moses called Aaron and his sons, and the ancients of Israel, and said to them:†

† A.M. 2514. Exod. 29, 1.

2 Glac de'n treud laoġ óg mar tabartas pea-caiḋ agus reiṫe mar tabartas loiscṫe gan ċaiḋe, agus ioḋḃair iad a b-fiaḋnuise an Tiġearna.

3 Agus labroċaiḋ tu le cloiñ Israel, a raḋ, Glacaiḋ gabar firioñ air son tabartais ṗeacaiḋ; agus laoġ agus uan, araon de'n ċéad ḃliaḋain, gan ċaiḋe, mar ioḋḃairt loiscṫe;

4 Daṁ agus reiṫe mar an g-céadna mar ioḋ-ḃairt ṡíoḋa, agus ioḋḃairiḋ iad a b-fiaġnuise an Tiġearna, toirbeirt le ioḋḃairt, gaċ aoin acu plúr coṁeascṫa le h-ola: óir an iuḋ foillseoċaiḋ an Tiġearna é féin.

5 Mar sin ṫugadar na neiṫe d' aiṫin Maoise ċum dorais an teagais, nait 'nuair do ṡeasadar an ċóiṁṫionol uile,

6 Dubairt Maoise: Is í so an ċaint noċ d' aiṫin an Tiġearna daoib; déanaiḋ é agus foill-seoċṫar a ġlóir ḋaoib.

7 Agus dubairt le Aron: tar ċum na h-altora, agus ioḋḃair ioḋḃairt air son do ṗeacaiḋ; ioḋḃair d' ioḋḃairt loisgṫe, agus déan orṫa duit féin, agus do'n ṗobal: agus 'nuair marḃfas tu ioḋḃairt an ṗobail, déan orṫa ḋoib, mar d' aiṫin an Tiġearna.

8 Gan muil dó ċuaiḋ Aron ċum na h-altóra, agus do ṁarḃ an laoġ mar ioḋḃart air a ṡon féin.

9 Agus ṫugadar a ṁic an ḟuil ċuige: agus do ṫum a ṁeara annti, agus ċuir air beañaib na h-altóra í, agus do ḋóirt an ḟuil amaċ ag buñ na h-altóra:

10 Agus do loisc sé an ġeir, agus na dúbain, agus an scairt os cioñ na n-ae de'n ioḋḃairt ṗea-caiḋ, air an altóir; mar do aiṫin an Tiġearna do Ṁaoise.

11 Aċt an ḟeoil agus an t-seiċe do loisg le teine, taob a muiċ de'n ḟoslongṗuirt.

12 Agus do ṁarḃ se an ioḋḃairt loiscṫe; agus ṫugadar a ṁic an ḟuil ċuiġe, noċ do ċroiṫ se tim-ċioll fa ċuairt air an altóir.

13 Tugadar an ioḋḃairt ċuige, gearṫa, na spollaiḋib, an ceañ maille leis na baill agus do loisc air an altóir iad le teine.

14 N-deis an mionaċ agus na cosa niġeaḋ le uisge.

15 Ann sin, d'a ṫoirbeirt air son peaċaiḋ an pobail, do ṁarḃ an gabar agus n-deis an altóir do ġlanaḋ.

16 Ṫoirbir an tabartas loiscṫe.

17 Cur leis an ioḋḃairt an ioḋḃairt ḋiġ, tair-gear leis, agus loisc air an altóir iaḋ, ṫar nósaib ioḋḃairt na ṁaidne.

18 Do ṁarḃ mar an g-céadna an daṁ agus an reiṫe mar ioḋḃairt síoḋa, noċ do ḃí air son an ṗobail: agus ṫugadar a ṁic an ḟuil ċuige, noċ do ċroiṫ sé air an altóir fa ċuairt.

19 Aċt méaṫas an daiṁ agus iarball an

2 Take of the herd a calf for sin, and a ram for a holocaust, both without blemish, and offer them before the Lord.

3 And to the children of Israel thou shalt say: Take ye a he-goat for sin, and a calf, and a lamb, both of a year old, and without blemish for a holocaust,

4 Also a bullock and a ram for peace-offerings: and immolate them before the Lord, offering for the sacrifice of every one of them flour tempered with oil; for to-day the Lord will appear to you.

5 They brought therefore all things that Moses had commanded before the door of the tabernacle: where when all the multitude stood,

6 Moses said: This is the word, which the Lord hath commanded; do *it*, and his glory will appear to you.

7 And he said to Aaron: Approach to the altar, and offer sacrifice for thy sin: offer the holocaust, and pray for thyself and for the people: and when thou hast slain the people's victim, pray for them, as the Lord hath commanded:

8 And forthwith Aaron, approaching to the altar, immolated the calf for his sin:

9 And his sons brought him the blood of it: and he dipped his finger therein, and touched the horn of the altar, and poured the rest at the foot thereof.

10 And the fat and the little kidneys, and the caul of the liver, which are for sin, he burnt upon the altar, as the Lord had commanded Moses:

11 But the flesh and skins thereof he burnt with fire without the camp.

12 He immolated also the victim of holocaust: and his sons brought him the blood thereof, which he poured round about on the altar.

13 And the victim being cut into pieces, they brought to him the head and all the members, all which he burnt with fire upon the altar.

14 Having first washed the entrails and the feet with water.

15 Then offering for the sin of the people, he slew the he-goat: and expiating the altar,

16 He offered the holocaust:

17 Adding in the sacrifice the libations, which are offered withal, and burning them upon the altar, besides the ceremonies of the morning holocaust.

18 He immolated also the bullock and the ram, the peace-offerings of the people: and his sons brought him the blood, which he poured upon the altar round about.

19 The fat also of the bullock, and the rump of

réiṫe agus na dúḃain, maille le n-a n-geir, agus an scairt ós cioñ na n-ae:

20 Do ċuireadar air na cliatánaiḃ: agus 'nuair do loisc an méaṫar air an altóir:

21 Do ġeár o ċéile Aron na cliaṫáin agus an sliñean deas, mar íoḋḃairt ċroiṫte a b-fiaḋnuise an Tiġearna, mar d'aiṫin Maoise.

22 Agus síneaḋ amaċ a láṁ gus an ṗobail do ḃeañuiġ se iad. Agus n-deis íoḋḃairt peacaiḋ agus íoḋḃairt loisgṫe, agus h-íoḋḃairṫ síoḋa beiṫ crioċ-nuiġṫe, ṫainic a nuas.

23 Agus do ċuaiḋ Maoise agus Aron go teaġas na fiaḋnuise, agus ṫáinicdar amaċ, agus do ḃea-ñuiġdar an pobal: agus do foillsuiġaḋ glóir an Tiġearna do'n ṗobal uile.

24 Agus feuċ, ṫainic teine amaċ ó'n Tiġearna, agus do ḋíobaiḋ an íoḋḃairt loisgṫe agus an ġeir, do bí air an altoir, noċ an uair do ċonairc an po-bal, do ṁolldar an Tiġearna, ṫuitim air a n-aġaiḋ.

## CAIḂ. X.

*Sgriosṫar le teine Nadab agus Abiu mar ġeall, air ċoirbirt teine coiṁiġṫeaċ. Ta se toir-miġṫe air ṡagairt fíon ol tra teiġeann siad asteaċ 's an teaġas. An dliġe taoḃ neiṫe naoṁṫa iṫe.*

AGUS do ġlac Nadab agus Abiú, mic Aroin, sion-saiḋ, agns do ċuir téine añtu, agus do ċuir túis orṫa, toirḃeirt teine ċoiṁiġṫeaċ a láṫair an Ti-ġearna, noċ ar aiṫin sé ḋoiḃ.

2 Agus ḋo ċuaiḋ teine amaċ ó'n Tiġearna, agus do ḋíoḃaiḋ sí iad, agus fuaradar bás a b-fiaḋnuise an Tiġearna.

3 Agus dúḃairt Maoise le Aron: Is é so an niḋ do laḃair an Tiġearna a raḋ: Beiḋ mé naoṁ-ṫa anns an droing, ṫig a n-gar ḋam, agus os coiñe an ṗobail uile beiḋ glóir ḋam. Agus do ṫosd Aron aig clos.

4 Agus do ġoir Maoise Misael agus Elsaṗan, mic Osiel dearḃráṫair aṫar Aroin, agus a duḃairt leo. Tigiḋ a leiṫ, beiriḋ liḃ bur n-dearḃraiṫre ó ḟiaḋnuise na sanctóra amac, as an b-forlong-ṗort.

5 Agus ṫainicadar gan muil agus rugadar leo iad mar ḃidar, an a g-cóċalaiḃ agus teilgadar amaċ as an b-forlongṗort iad; mar ar orduiġeaḋ doiḃ.

the ram, and the two little kidneys, with their fat, and the caul of the liver,

20 They put upon the breasts. And after the fat was burnt upon the altar,

21 Aaron separated their breasts, and the right shoulders, elevating them before the Lord, as Moses had commanded.

22 And stretching forth his hands to the people, he blessed them. And so the victims for sin, and the holocausts, and the peace offerings being finished, he came down.

23 And Moses and Aaron went into the tabernacle of the testimony, and afterwards came forth and blessed the people. * And the glory of the Lord appeared to all the multitude.

24 And behold a fire, coming forth from the Lord, devoured the holocaust, and the fat that was upon the altar: which when the multitude saw, they praised the Lord, falling on their faces.

## CHAP. X.

*Nadab and Abiu, for offering strange fire, are burnt by fire. Priests are forbidden to drink wine, when they enter into the tabernacle. The law of eating the holy things.*

AND Nadab and Abiu, the sons of Aaron, taking *their* censers, put fire therein, and incense on it, offering before the Lord strange fire: which was not commanded them.†

2 And fire coming out from the Lord destroyed them, and they died before the Lord.

3 And Moses said to Aaron: This is what the Lord hath spoken: I will be sanctified in them that approach to me, and I will be glorified in the sight of all the people. And when Aaron heard this, he held his peace.

4 And Moses called Misael and Elisaphan, the sons of Oziel, the uncle of Aaron, and said to them: Go and take away your brethren from before the sanctuary, and carry them without the camp.

5 And they went forthwith and took them as they lay, vested with linen tunicks, and cast them forth, as had been commanded them.

CHAP. IX., Ver. 24. By comparing the conclusion with the commencement of this chapter, it would appear that it is to this miraculous fire Moyses alluded, when he told the people "for to-day the Lord will appear to you." Nothing could be better calculated to inspire them with veneration for the priestly office of Aaron, and for the sacrifices he was appointed to offer.

CHAP. X. Ver. 1. 2. The awful judgment inflicted on the sons of Aaron for their temerity in putting strange fires into their censers, is fraught with an instructive warning to all who are rash enough to dispense or receive religious instruction outside the pale of the Catholic Church. If the coals are not kindled from the fire which the Holy Ghost brought down from heaven, instead of diffusing light or warmth, they bring death on those who snatch them.

* 2 Mac. 2. 10.

† A.M. 2514 Num. 3. 4. and 26. 61. 1 Par. 24. 2.

6 Agus dúḃairt Maoise le Aron, agus le h-Eleasar agus le h-Itamar, a ṁaca. Na noċtuiġiḋ bur g-cin̄, agus na stroċaiḋ bur n-éadaċ, d'eagla go marḃfaiḋe sib, agus d'eagla feirge do ṫeaċt air an b-pobal uile. Caoinḋis bur n-deairḃraiṫre agus tiġ Israel uile, an loscaḋ noċ do las an Tiġearna.

7 Aċt sib-se ni raċfaoi amaċ ó ḋorus teaġais na fiaḋnuise d'eagla go b-fuiġeaḋ sib bas: óir atá ola ungṫa an Tiġearna oraiḃ. Agus do riñeadar do réir aiṫne Maoise.

8 Do laḃair an Tiġearna fós le Aron:

9 Na h-olaiḋ fion nó deoċ láidir, tusa, nó do ṁic maille leat an uair raċfaoi go teaġas na fiaḋnuise, d'eagla go b-fuiġeaḋ sib bas: beiḋ sin 'nn a reaċt go braṫ air feaḋ bur n-geinealaċ:

10 Agus ċor go g-cuirfiḋe diṫḃir eidir naoṁṫa agus neaṁnaoṁṫa, agus éidir glan agus neaṁġlan:

11 Agus ċor go múinfiḋe ċlan Israel m' uile reaċt noċ do laḃair an Tiġearna leo le láiṁ Ṁaoise.

12 Agus do laḃair Maoise le h-Aron, agus le h-Eléasar agus le h-Itamar a ṁic do fagaḋ beo: Glacaiḋ an íoḋḃairt biḋ is fuiġeall ṫaḃartais an Tiġearna, agus íṫiḋ gan laiḃin é, láiṁ leis an altóir, óir atá ró naoṁṫa:

13 Agus íosfaoi é an̄ áit naoṁṫa, ċion̄ gur b'e do ċeart-sa é, agus ceart do ṁac, as íoḋḃarṫaiḃ an Tiġearna: óir is mar sin do h-aiṫniġeaḋ ḋam-sa.

14 An t-uċd mar an g-ceadna croċte agus an sliñean tóġṫa, íosfaiḋ tu an̄ áit ġlain̄, tú féin, agus do ṁic, agus d'ingeana maille leat: óir is ceart duit-se iad, agus ceart do ṁac, noċ do ḃearṫar as íoḋḃuirt an taḃartais síoḋa ó ċloin̄ Israel.

15 De ċion̄ gur ṫogadar suas os coiñe an Tiġearna an sliñean agus an t-uċd maille leis an geir a loisgṫar le teine air an altóir, is leat-sa agus le d' ṁacaiḃ maille leat iad, réir fíor reaċta mar do aiṫin an Tiġearna.

16 'S an am ceadna do lorgair Maoise go diṫċiollaċ an n-diaiġ ġaḃar na h-íoḋḃarṫa, agus feuċ, do lóisceaḋ é: agus do ḃí sé feargaċ le h-Eléasar agus le h-Itamar mic Aroin do fagḃaḋ beo, 'g a ráḋ.

17 Cad fa nar íṫḃar an íoḋḃairt ṗeacaiḋ ann an áit naoṁṫa, ó tá ro naoṁṫa, agus tugṫa ḋaoiḃ-se ċum ċioñta an ċoṁċruinniġṫe iomċur agus orṫa do ḋéanaḋ air a son a láṫair an Tiġearna?

18 Go h-áiriḋ 'nuair nár tugaḋ a fuil taoḃ a

6 And Moses said to Aaron, and to Eleazar and Ithamar, his sons: Uncover not your heads, and rend not your garments, lest perhaps you die, and indignation come upon all the congregation. Let your brethren, and all the house of Israel, bewail the burning which the Lord has kindled:

7 But you shall not go out of the door of the tabernacle, otherwise you shall perish: for the oil of the holy unction is on you. And they did all things according to the precept of Moses.

8 The Lord also said to Aaron:

9 You shall not drink wine nor any thing that may make drunk, thou nor thy sons, when you enter into the tabernacle of the testimony, lest you die: because it is an everlasting precept through your generations:

10 And that you may have knowledge to discern between holy and unholy, between unclean and clean:

11 And may teach the children of Israel all my ordinances which the Lord hath spoken to them by the hand of Moses.

12 And Moses spoke to Aaron, and to Eleazar and Ithamar, his sons that were left: Take the sacrifice that is remaining of the oblation of the Lord, and eat it without leaven beside the altar, because it is holy of holies.

13 And you shall eat it in a holy place: which is given to thee and thy sons of the oblations of the Lord, as it hath been commanded me.

14 The breast also that is offered, and the shoulder that is separated, you shall eat in a most clean place, thou and thy sons, and thy daughters with thee. For they are set aside for thee and thy children, of the victims of peace offerings of the children of Israel:

15 Because they have elevated before the Lord the shoulder and the breast, and the fat that is burnt on the altar, and they belong to thee and to thy sons by a perpetual law, as the Lord hath commanded.

16 * While these things were a doing, when Moses sought for the buck-goat, that had been offered for sin, he found it burnt: and being angry with Eleazar and Ithamar, the sons of Aaron that were left, he said:

17 Why did you not eat in the holy place the sacrifice for sin, which is most holy, and given to you, that you may bear the iniquity of the people, and may pray for them in the sight of the Lord,

18 Especially whereas none of the blood thereof hath been carried within the holy places, and

* 2 Mac. 2. 11.

steaċ do'n áit naoṁṫa: agus buḋ cóir daoiḃ a iṫe añs an áit naoṁṫa, mar d' aitṫineaḋ daṁ.

19 Do ḟreagair Aron: ann iuḋ d' ioḋḃraḋ tabartar ṗeacaiḋ agus an ioḋbairt loisgṫe os coiñe an Tiġearna; agus do ṫarla daṁ-sa mar ċiḋir, ciaños ar b' ḟeidir liom iṫeaḋ de, no Dia a riaraḋ le deaġḟriotolaḋ agus mo ċroiḋe faoi ḃrón.

20 Agus an uair do ċualaiḋ Maoise so, do ḃi sé riarṫa.

you ought to have eaten it in the sanctuary, as was commanded me?

19 Aaron answered: This day hath been offered the victim for sin, and the holocaust before the Lord: and to me what thou seest has happened: how could I eat it, or please the Lord in the ceremonies, having a sorrowful heart?

20 Which when Moses had heard he was satisfied.

## CAIB. XI.

Diṫḃir ainṁinteaḋ glan agus neaṁġlan.

AGUS do labair an Tiġearna le Maoise agus le Aron, a' ráḋ.

2 Labraiḋ le cloiñ Israel, a ráḋ: Is iad so na beaṫaiġ noċ iosfaoi a measg na n-ainminteaḋ uile a ta air an talaṁ.

3 Ca b'é air biṫ roiñeas an ionga, agus gniḋeas aṫċognaḋ measg na n-ainṁinteaḋ, iosfaoi sib.

4 Cia ġniḋeas cognaḋ ċior, aċt naċ roiñeañ an ionga, mar ata an caṁaill, ni iosfaoi sib; agus beiḋ se measg na neiṫe neaṁġlan.

5 An ċearogril de ċioñ go g-cognañ aċt ní rañañ an ionga, ata sé neamglan daoiḃ.

6 Agus an gearrḟiaḋ, de ċioñ go g-cognañ an ċior, aċt ni rañan an ionga.

7 Agus an ṁuc ciḋ go rañañ an ionga aċt naċ g-cognañ.

8 Ni iosfaoi d'a ḃ-feoil, agus ní ḃeañfaiḋe le n-a g-conablaiḃ; ataid neaṁglan daoiḃ.

9 Is iad so na neiṫe siolruiġṫear anns na h-uisgṫiḃ a ta ceadṁaċ le n-iṫeaḋ. An uile niḋ air a ḃ-fuilid eiteaċ agus sligneaċ añs na fairgiḃ, agus añs na sroṫaiḃ, agus anns na linṫiḃ iosfaoi.

10 Agus añ ṁéid air naċ ḃ-fuil eiteaċ no laña de'n ṁéid ċorruiġeas agus a ḃ-fuil beo añs na h-uisgṫiḃ, béiḋ aḋḟuaṫṁar agaiḃ:

11 Béiḋ siad 'nn a n-aḋḟuaṫṁaireaċt agaiḃ; ní iosfaoi d'a ḃ-feoil, agus a g-conablaiġ seaċnoċar sib buaint leo.

12 Cia b'é air biṫ air naċ ḃ-fuil eiteaċ nó laña añs na h-uisgiḃ, beiḋ siad neaṁġlan.

13 Agus is iad so naċ n-iosfaoi sib a measg na n-éan; agus is dual a ṗeaċaint an t-iolar, agus an t-iasgaire cairneaċ, agus an préaċán ceanan.

14 Agus préaċan na g-cearc, agus an bao, do réir a g-ciñéil;

## CHAP. XI.

*The distinction of clean and unclean animals.*

AND the Lord spoke to Moses and Aaron, saying:*

2 Say to the children of Israel: † These are the animals which you are to eat of all the living things of the earth.

3 Whatsoever hath the hoof divided, and cheweth the cud among the beasts, you shall eat.

4 But whatsoever cheweth indeed the cud, and hath a hoof, but divideth it not, as the camel, and others, that you shall not eat, but shall reckon it among the unclean.

5 The cherogrillus which cheweth the cud, but divideth not the hoof, is unclean.

6 The hare also: for that too cheweth the cud, but divideth not the hoof.

7 ‡ And the swine, which, though it divideth the hoof, cheweth not the cud.

8 The flesh of these you shall not eat, nor shall you touch their carcasses, because they are unclean to you.

9 These are the things that breed in the waters, and which it is lawful to eat. All that hath fins, and scales, as well in the sea, as in the rivers, and the pools, you shall eat.

10 But whatsoever hath not fins and scales, of those things that move and live in the waters, shall be an abomination to you,

11 And detestable: their flesh you shall not eat, and their carcasses you shall avoid.

12 All that have not fins and scales, in the waters shall be unclean.

13 Of birds these are they which you must not eat, and which are to be avoided by you: the eagle, and the griffon, and the osprey,

14 And the kite, and the vulture, according to their kind,

---

CHAP. XI Ver. 2. Commentators have expended much ingenuity and learning in explaining the various causes of the distinction between clean and unclean animals. Those causes were some of a sanitary and others of a religious nature. The carnal propensities of the Jews, which commerce with the pagan nations rendered still more gross, were subdued, or in a great measure corrected by, the salutary prohibition of using the flesh of certain animals.

* A M. 2514. A.C. 1490. † Deut 14. 3. ‡ 2 Mac. 6. 18.

15 Gaċ uile ḟiaċ do réir a ċinéil;

16 An strut, agus an t-ulċabcan, agus an lar, agus an seabac agus gaċ uile ċinéal seabaiġ.

17 Agus an t-ulċabcan beag, agus an fiaċ mór, agus an t-ulċabcan mór,

18 Agus an ala, agus an bunnan léana agus an t-iolar gréagaċ,

19 Agus an ċorrġlas, agus an ċorrġriañ do réir a g-cinéil, agus an filbín, agus an ialtóg leaṫair.

20 Gaċ uile éan ġluaisear, aig imṫeaċt ceaṫair-ċosaċ, béid adḟuaṫṁar daoib.

21 Gaċ uile níḋ ṡiubalas air ceiṫre cosaib aig a b-fuilid na cosa deiriḋ níos faide na na cosa toiseaiġ, le leimniġ air an talaṁ;

22 Iad só is feidir lib a iṫeaḋ, agus an locuiste ceanañ mar biḋeas a ċineal, agus an buñan le n-a ċineal, agus an dreolan teasbuiġ le n-a ċineal, an locuiste do réir a ċineil.

23 Aċt an uile níḋ éitiollaċ noċ aig a b-fuilid ceiṫre ċosa, béiḋ adḟuaṫmair ḋaoib.

24 Agus cia b'é air biṫ beanas le n-a g-conablaiġib, beiḋ salaċ agus neamġlan go traṫnóna.

25 Agus ma biḋeañ se riaċtanaċ go n-iomċoroċaḋ d'a g-conablaiġib nigfiḋ a eadaċ, agus béiḋ neaṁġlan go traṫnóna.

26 Gaċ uile ainṁiḋe noċ roiñeas an ionga agus naċ m-beiḋ a n-ionga scoilte, nó naċ cognañ a ċíor ta neaṁglan agaib: gaċ uile ḋuine d'a m-beanfaiḋ leo, beiḋ se neaṁġlan.

27 Agus cia b'é air biṫ imṫiġeas air a ċrobaib a measg an uile ċinéal h-eiṫaċ imṫiġeas ceiṫre-cosaċ, taid neaṁġlan daoib: gaċ aon beanfas le n-a g-conablaiġib beiḋ se neaṁglan go traṫnóna.

28 Agus an té iomċoras an conablaċ, nigfiḋ a éadaċ, agus beiḋ neaṁglan go traṫnona: mar ġeall go b-fuilid na h-uile neiṫe so neaṁġlan daoib.

29 Beid só mar an g-céadna neaṁġlan daoib amearg na neiṫe a ġluaisear air an talaṁ; an easóg, agus an luċ, agus an croċal, gaċ do réir a ċineal.

30 Agus an fireud, agus an caméliou, agus an earcluaċra, agus an faṁ.

31 Taid so neaṁġlan go h-uile. Cia b'é air biṫ beanfas leo an uair béiḋid marb, beiḋ neaṁġlan go traṫnóna.

32 Agus cia b'é air biṫ níḋ air a d-tuitfiḋ conablaċ ḋiob beiḋ sé neaṁġlan, mar soiṫeaċ crain é nó éadaċ, no croicean, no eadaċ-roin no ca b'é air biṫ soiṫeaċ é lo n-déantar obair air biṫ cait-

15 And all that is of the raven kind, according to their likeness.

16 The ostrich, and the owl, and the larus, and the hawk according to its kind.

17 The screech-owl, and the cormorant, and the ibis,

18 And the swan, and the bittern, and the porphyrion,

19 The heron, and the charadrion according to its kind, the houp also, and the bat.

20 Of things that fly, whatsoever goeth upon four feet, shall be abominable to you.

21 But whatsoever walketh upon four feet, but hath the legs behind longer, wherewith it hoppeth upon the earth,

22 That you shall eat, as the bruchus in its kind, the attacus, and the ophiomachus, and the locust, every one according to their kind.

23 But of flying things whatsoever hath four feet only, shall be an abomination to you:

24 And whosoever shall touch the carcasses of them, shall be defiled, and shall be unclean until the evening:

25 And if it be necessary that he carry any of these things when they are dead, he shall wash his clothes, and shall be unclean until the sun set.

26 Every beast that hath a hoof, but divideth it not, nor cheweth the cud, shall be unclean: and he that toucheth it, shall be defiled.

27 That which walketh upon the hands of all animals which go on all four, shall be unclean: he that shall touch their carcasses shall be defiled until evening.

28 And he that shall carry such carcasses, shall wash his clothes, and shall be unclean until evening: because all these things are unclean to you.

29 These also shall be reckoned among unclean things, of all that move upon the earth, the weasel, and the mouse, and the crocodile, every one according to their kind:

30 The shrew, and the chameleon, and the stello, and the lizard, and the mole:

31 All these are unclean. He that toucheth their carcasses shall be unclean until the evening.

32 And upon what thing soever any of their carcasses shall fall, it shall be defiled, whether it be a vessel of wood, or a garment, or skins or haircloths; or any thing in which work is done, they shall be dipped in water, and shall be unclean

CHAP. XI, Ver. 15—22. The entire of this chapter presented several difficulties on account of the variety of beasts and birds which are here discriminated. These difficulties are not peculiar to a translator of the sacred text in our own languages. They are encountered by the interpreters of every other tongue and dialect. There is a curious small book, published by Keogh, early in the last century, which contains the Irish, English, and Latin names of many of the birds and beasts referred to in this chapter of Leviticus. Even in that short interval of time, I find some small discrepancy in the names borne by the same animals.

fėar a ċur ann uisge, agus beiḋ neaṁġlan go nóin; glanfėar mar sin é.

33 Agus gaċ uile ṡoiṫeaċ criaḋ añ a d-tuitfiḋ aon niḋ ḋíoḃ, beiḋ sé neaṁġlan; agus uime sin brisfear é.

34 An uile biaḋ íṫear, ma doirtear air uisge as soiṫeaċ mar sud, beiḋ sé neaṁġlan: agus gaċ uile ḋeoċ is feidir d'ol, ma ṫig as soiṫeaċ mar sud beiḋ se neaṁġlan.

35 Agus gaċ uile níḋ air a d-tuitfiḋ aon níḋ d'a g-conablaiġiḃ, beiḋ sé neaṁġlan; mar uaim é nó ḃrañraiḋ cosaċa brisfear iad fa iad beiṫ neaṁġlan.

36 Tairsir sin, tobair, amair agus liñte ann a m-ḃiḋeañ uisge cruin, beiḋ glan: aċt an ċuid beanas le n-a g-conablaiġiḃ sin beiḋ neaṁġlan.

37 Ma ṫuiteañ aon ċuid air siol coirce beiḋ se glan.

38 Aċt ma cuirṫear uisge air biṫ air an t-siol agus go d-tuitfiḋ aon ċuid de'n ċonablaiġiḃ añ, beiḋ neaṁġlan.

39 Ma euġañ aon ḃeaṫaċ, d'ar ċóir iṫe; an té ḃeanas le n-a ċonablaċ sin, beiḋ sé neaṁġlan go nóin.

40 Agus an te iṫeas d'e no iṁċuireas aon ċuid de, niġfeaḋ a éadaċ, agus beiḋ neaṁġlan go noin.

41 Agus gaċ uile níḋ snaiḋeas air an talaṁ beiḋ 'nn a aḋḟuaṫmaireaċt; ni h-iosfar é.

42 Cia b'é air biṫ iṁṫiġeas air a m-bolg, nó ciḋ b'é air a ḃ-fuil iomad cosa, no ṡnaiḋeas air an talaṁ ní h-iosfaiḋ siḃ, óir taid 'nna n-aḋfaiṫṁaireaċt.

43 Na truailluiġiḋ ḃur n-anama agus na bainiḋ le aon niḋ diob, air eagla go m-beiḋeaḋ siḃ naoṁġlan.

44 Óir is mise an Tiġearna ḃur n-Dia: biḋiḋ naoṁṫa, oir taim-se naoṁṫa. Na truaillġiḋ siḃ ḃur n-anama le aon niḋ snaiḋeas air an talaṁ.

45 Oir is mise an Tiġearna a rug amaċ siḃ as talaṁ na h-Egipte, le ḃeiṫ am' Dia agaiḃ.

46 Biḋiḋ air an aḋḃair sin naoṁṫa, óir a taim-se naoṁṫa. Is é so dliġe na m-ḃeaṫaċ, agus na n-eun, agus gaċ uile duile beo d'a g-comnuiġeann anns na h-uisgṫiḃ, agus gaċ uile duile do ṡnaṁas air an talaṁ:

47 Cum go m-beiḋeaḋ agaiḃ fios eiḋirḋealuiġe idir an glan agus an neaṁġlan, agus idir an niḋ is cóir d'iṫe, agus an niḋ naċ cóir d'iṫe.

## CAIB. XII.

*Nós glanta mna d'eis breiṫ leinḃ.*

AGUS do labair an Tiġearna le Maoise a raḋ.

2 Labair le clan Israel, agus deirfiḋ tu leo:

* 1 Pet. 1. 16.

until the evening, and so afterwards shall be clean.

33 But an earthen vessel, into which any of these shall fall, shall be defiled, and therefore is to be broken.

34 Any meat which you eat, if water *from such a vessel* be poured upon it, shall be unclean; and every liquor that is drunk out of any *such* vessel, shall be unclean.

35 And upon whatsoever thing any of these dead beasts shall fall, it shall be unclean: whether it be oven, or pots with feet, they shall be destroyed, and shall be unclean.

36 But fountains and cisterns, and all gatherings together of waters shall be clean. He that toucheth their carcasses shall be defiled.

37 If it fall upon seed-corn, it shall not defile it.

38 But if any man pour water upon the seed, and afterwards it be touched by the carcasses, it shall be forthwith defiled.

39 If any beast die, of which it is lawful for you to eat, he that toucheth the carcass thereof, shall be unclean until the evening:

40 And he that eateth or carrieth any thing thereof, shall wash his clothes, and shall be unclean until the evening.

41 All that creepeth upon the earth shall be abominable, neither shall it be taken for meat.

42 Whatsoever goeth upon the breast on four feet, or hath many feet, or traileth on the earth, you shall not eat, because it is abominable.

43 Do not defile your souls, nor touch aught thereof, lest you be unclean.

44 For I am the Lord your God: *be holy because I am holy. Defile not your souls by any creeping thing, that moveth upon the earth.

45 For I am the Lord, who brought you out of the land of Egypt, that I might be your God.

46 You shall be holy, because I am holy. This is the law of beasts and fowls, and of every living creature that moveth in the waters, and creepeth on the earth.

47 That you may know the differences of the clean, and unclean, and know what you ought to eat, and what to refuse.

## CHAP. XII.

*The purification of a woman after child-birth.*

AND the Lord spoke to Moses, saying:†

2 Speak to the children of Israel, and thou

† A.M. 2514.

Ma ġaḃ bean síol, agus go m-béarfaiḋ mac, beiḋ sí neaṁġlan seaċt lá; do réir laeṫe dealuiġṫe a laige.

3 Agus anns an oċtṁaḋ lá timċillġearrfear an leanḃ.

4 Agus fanfaiḋ sí a ḃ-fuil a glanta trí lá agus trioċad; ní ḃeanfaiḋ sí le aon níḋ naoṁṫa, agus ní ṫiucfaiḋ do'n sanctóir, nó go g-cóiṁlíontar laeṫe a h-anaċta.

5 Aċt mar leanḃ mna ḃéaras sí, beiḋ sí neaṁ-ġlan caoicais, aṁail a dealuġaḋ míosa; agus fan-faiḋ a ḃ-fuil a h-anaċta sé lá agus trí fiċ-ċiḋ.

6 Agus an uair ċóiṁlíontar laeṫe a glanta, air son mic, nó air son inġine, do ḃéarfaiḋ sí uan de'n ċéad ḃliaġain, air son íoḋḃarta loisgṫe, agus colum óg no féaran, mar ṫaḃartas ṗeaċaiḋ, go doras ṗailliuin an ḟiaḋnuise ċum an t-sa-gairt.

7 Noċ íoḋḃeoras é a láṫair an Tiġearna, agus do ḋéanfaiḋ orṫa air a son-sa; agus beiḋ sí glan ó ruiṫ a fola. 'S é so dliġe do ṁnaoi ḃearas mac nó inġean.

8 Agus muna ḟéadfaiḋ sí uan do ṫaḃairt, añ sin do ḃearfaiḋ ḋá ḟeuran, no ḋá ċolum óga; aon díoḃ mar íoḋḃairt loisgṫe, agus an dara mar ta-ḃartas ṗeacaiḋ: agus do ḋéanfaḋ an sagairt orṫa air a son, agus beiḋ sí glan.

## CAIB. XIII.

*An dliġe 'd-taoḃ lubra ann daoinib agus ann ḋadaiġiḃ.*

AGUS do laḃair an Tiġearna le Maoise agus le Aron, a raḋ:

2 An fear a m-beiḋiḋ air a ċroiċeañ, no air 'ḟeoil ḋaṫ air leiṫ, no garḃ, no rud geal mar lorg an lubra, ḃearfar añ sin ċum Aroin an sagairt é, nó go h-aon d' ṁacaiḃ.

3 Agus ma ḟeaċan se an lubra anns an g-croiceañ, agus ma iompuiġeañ ann fioña ban añs an loit, agus go m-beiḋ an loit níos doiṁne le feicsin na croiceañ a ḟeola, sin loit lúbra agus réir a ḃreiṫeaṁnais beiḋ se dealuiġṫe.

4 Aċt ma ḃíḋeann an leus ban aċt sa g-croiceañ agus cuid eile de naċ m-beiḋ níos doiṁne na an croicean, agus naċ n-ioñtoċaiḋ a ḟioñac ban; añ sin druidfaiḋ an sagart an té air a m-beiḋ an loit, seaċt lá:

5 Agus ḟéaċfaiḋ air an seaċtṁaḋ lá: agus ma

shalt say to them:* If a woman having received seed shall bear a man-child, she shall be unclean seven days, according to the days of the separation of her flowers.

3 † And on the eighth day the infant shall be circumcised:

4 But she shall remain three and thirty days in the blood of her purification. She shall touch no holy thing, neither shall she enter into the sanctuary, until the days of her purification be fulfilled.

5 But if she shall bear a maid-child, she shall be unclean two weeks, according to the custom of her monthly courses, and she shall remain in the blood of her purification sixty-six days.

6 And when the days of her purification are expired, for a son, or for a daughter, she shall bring to the door of the tabernacle of the testimony, a lamb of a year old for a holocaust, and a young pigeon or a turtle for sin, and shall deliver them to the priest:

7 Who shall offer them before the Lord, and shall pray for her, and so she shall be cleansed from the issue of her blood. This is the law for her that beareth a man-child or a maid-child.

8 And if her hand find not sufficiency, and she is not able to offer a lamb, she shall take two turtles, ‡ or two young pigeons, one for a holocaust, and another for sin: and the priest shall pray for her, and so she shall be cleansed.

## CHAP. XIII.

*The law concerning leprosy in men, and in garments.*

AND the Lord spoke to Moses and Aaron, saying: §

2 The man in whose skin or flesh shall arise a different colour or a blister, or as it were something shining, that is, the stroke of the leprosy, shall be brought to Aaron the priest, or any one of his sons.

3 And if he see the leprosy in his skin, and the hair turned white, and the place where the leprosy appears lower than the skin and the rest of the flesh: it is the stroke of the leprosy, and upon his judgment he shall be separated.

4 But if there be a shining whiteness in the skin, and not lower than the other flesh, and the hair be of the former colour, the priest shall shut him up seven days.

5 And the seventh day he shall look on him:

---

CHAP. XII. Ver. 7, 8. It is clear from the second verse of this chapter that the Blessed Virgin was exempt from the necessity of complying with this law, though she complied with it in offering her divine Son in the Temple.

CHAP. XIII., Ver. 2. The frequent use of ablutions required by the law of Moyses, has furnished unbelievers with a theme of invidious nay malignant commentary. The attentive perusal and study of this entire chapter on the disease of the leprosy, so prevalent in the east, will show the wisdom and necessity of so salutary a practice.

* Luke 2. 22. † John 7. 22.
‡ Supra, 5. 7. and 11. Luke 6. 24. § A.M. 2514.

biḋeañ an loit aig fuireaċ, agus naċ leiṫneoċaiḋ añs an g-croiceañ, añ sin druidfiḋ sé é seaċt la eile:

6 Agus féacfaiḋ air arís an seaċtṁaḋ la: agus ma biḋeann an loit dorċa, agus naċ leiṫneoċaiḋ si añs an g-croicean, añ sin glanfiḋ sé é, óir is garb é: agus niġfiḋ sé 'eadaċ agus beiḋ se glan.

7 Aċt tar éis a ḟeicsiona do'n t-sagart agus a beiṫ glanta do, ma sgarruiġeañ an lubra amaċ arís, béarfar ċuige é.

8 Agus goirfear neaṁġlan e.

9 Ma biḋeañ lot na lubra ann ḋuine, ann sin béarféar ċum an t-sagairt é;

10 Agus féaċfaiḋ se air: agus ma bíḋeann an daṫ ban añs an g-croicion, agus go n-iontoċaiḋ sé an fionaḋ ban añs an g-croicion, agus go m-beiḋ an ḟeoil dearg le feicsint.

11 Is seanlúbra sreaṁuiġṫe a g-croicioñ a ḟeola é. Fuagreoċaiḋ mar sin an sagart neaṁ-glan é, agus ni ċuirfiḋ a steaċ é, óir atá neaṁ-ġlan.

12 Agus ma briseañ an lubra amaċ go folasaċ air fud an ċroiciñ, agus go foilleoċaiḋ an lubra an croicioñ uile sgarruġaḋ ó n-a ċioñ go d-ti na cosa, añ gaċ aon ball.

13 Añ sin ta faoi aṁarc an t-sagairt agus uile, fuagroċaiḋ sé glan é air an lubra: ċion go b-fuil sé iontuiġṫe ban go h-uile: atá sé glan.

14 Aċt an uair tá an ḟeoil dearg le feicsint.

15 An sin le breiṫe an t-sagairt, beiḋ se truailliġṫe agus coṁairṁṫa mearg na neaṁġlan: Óir nuair ta se breac ó lubra atá an ḟeoil dearg neaṁglan.

16 No ma ioñtóiġeañ sí bán arís, agus go b-folloċaiḋ an duine iomlan.

17 Féacfaiḋ an sagart air: agus fuagroċaiḋ sé é glan.

18 Aċt ma biḋeañ nearċóid añ a ċroiċeañ agus anns an ḟeoil, agus do leiġiseaḋ.

19 Agus ann áit na nearċoide go m-beiḋ creisneaṁ bán, agus gné deirge añ, taisbeantar do'n t-sagairt é;

20 Agus an uair do ċífiḋ an áit níos ísle na an croiceañ, agus an ḟioñaḋ iontuiġṫe bán, foillseoċaiḋ se neaṁġlan é: óir ta lot an lubra brisṫe amaċ ó'n nearcóid.

21 Aċt ma biḋeañ an fionaḋ de'n daṫ ó ṫuas, agus an ċreisneaṁ dorċa gan a beiṫ níos ísle na an croiceañ, añ sin druidfiḋ sé é seaċt la.

22 Agus ma leaṫnuiġeañ an galar, an sin fuagroċaiḋ se lubraċ é.

23 Aċt ma fanañ an balsg an áit, is creisneaṁ nearcóide í;

and if the leprosy be grown no farther, and hath not spread itself in the skin, he shall shut him up again other seven days.

6 And on the seventh day, he shall look on him: if the leprosy be somewhat obscure, and not spread in the skin, he shall declare him clean, because it is *but* a scab: and the man shall wash his clothes, and shall be clean.

7 But if the leprosy grow again, after he was seen by the priest and restored to cleanness, he shall be brought to him,

8 And shall be condemned of uncleanness.

9 If the stroke of the leprosy be in a man he shall be brought to the priest,

10 And he shall view him. And when there shall be a white colour in the skin, and it shall have changed the look of the hair, and the living flesh itself shall appear:

11 It shall be judged an inveterate leprosy, and grown into the skin. The priest therefore shall declare him unclean, and shall not shut him up, because he is evidently unclean.

12 But if the leprosy spring out running about in the skin, and cover all the skin from the head to the feet, whatsoever falleth under the sight of the eyes,

13 The priest shall view him, and shall judge that the leprosy which he has is very clean: because it is all turned into whiteness, and therefore the man shall be clean.

14 But when the live flesh shall appear in him,

15 Then by the judgment of the priest he shall be defiled, and shall be reckoned among the unclean: for live flesh, if it be spotted with leprosy, is unclean.

16 And if again it be turned into whiteness, and cover all the man,

17 The priest shall view him, and shall judge him to be clean.

18 When also there has been an ulcer in the flesh and the skin, and it has been healed,

19 And in the place of the ulcer, there appeareth a white scar, or somewhat red, the man shall be brought to the priest:

20 And when he shall see the place of the leprosy lower than the other flesh, and the hair turned white, he shall declare him unclean: for the plague of leprosy is broken out in the ulcer.

21 But if the hair be of the former colour, and the scar somewhat obscure, and be not lower than the flesh that is near it, he shall shut him up seven days.

22 And if it spread, he shall judge him to have the leprosy:

23 But if it stay in its place, it is *but* the scar of an ulcer, and the man shall be clean.

10 Abair le cloiñ Israel: an te do beiḋear neaṁġlan ó ċorp mairb, no do beiḋear aig déanaḋ aistir a b-fad uaib, cuiṁdeoċaid se an ċaisg do'n Tiġearna.

11 Air an ceaṫramaḋ lá deug de'n dara mí aig tráṫnóna iosfaiḋ siad í maille le aran gan labin agus le luibionaib searba.

12 Ní ḟagfaid aon niḋ dé go maidin, ní brisfid aon ċnáiṁ dé, do réir uile órduġaḋ na casga cuiṁdeoċaiḋ siad í.

13 Aċt an duine glan, agus naċ m-beiḋ air ċuras, agus léigfear ṫairis gan an ċaisg do ċóiṁéad, gearrfear an t-anam sin amaċ ó n-a ṁuiñtir, de ċioñ nar ofrail sé iodbairt d'an Tiġearna 'ñ a am ċiūte féin: beiḋ ualaċ a ṗeacaiḋ air féin.

14 Mar an g-céadna, fear coṁnuiġe no cóiṁiḋṫeaċ ma beiḋid bur measg, deanfaid an ċaisg do'n Tiġearna, do réir a h-órdúġaḋ agus do reir a móḋa sin. An gnás ceadna beiḋear agaib do'n ċóiṁiḋṫeaċ, agus do'n té béarṫar 's an tír.

15 Agus añs an lá do tógbaḋ suas an teagas do ḟoluiġ neull é. Aċt ó an tráṫnóna do bí air an b-pailliun mar do beiḋeaḋ samuil teine go maidin.

16 Is mar sin do bí sé a g-cóṁnuiġe: do ḟoluiġ an neull é san ló, agus cosaṁlaċt teine san oiḋċe.

17 Agus 'n uair do tógbaḋ an neull suas a d'ḟolluiġ an pailliun an sin do ġluais clañ Israel; agus añs ann áit a g-cóṁnuiġeaḋ an neull, añsoin do ṡuiḋ siad.

18 Aig aiṫne an Tiġearna do ġluaisdar, águs aig aiṫne an Tiġearna do ṡuiḋdar. An feaḋ an ama do ḟanfaḋ an neull air an b-pailliun do ċóṁnuiġedis 's an áit ċéadna.

19 Agus ma d-fanaḋ an neull a b-fad air, do ċoiṁéadaidís clañ Israel curam an Tiġearna, agus ni aistriġdis,

20 Coḟad is biḋeaḋ an neull air an b-pailliun: de réir aiṫne an Tiġearna do ġluaisidis, agus do réir aiṫne an Tiġearna do coṁnuiġdar.

21 An uair do ḟanaḋ an neull o ṫráṫnóna go maidin, agus air maidin go n-eiróċaḋ an neull suas, añ sin do ġluaisidis: mas ló agus d'oiḋċe tógfaiḋ an neull suas, do leagadar nuas a m-boṫa.

22 Aċt da b-fanfaḋ an neul da la, no mí no am nios faide air an b-palliun, do ċóṁnuiġdis clañ Israel añ a lóistinib, agus ni ġluaisedis: aċt an uair a tógaoiḋ suas é, do ġluaisedis.

* Exod. 12. 46. John 19. 36.

10 Say to the children of Israel: The man that shall be unclean by occasion of one that is dead, or shall be in a journey afar off in your nation, let him make the phase to the Lord.

11 In the second month, on the fourteenth day of the month in the evening, they shall eat it with unleavened bread and wild lettuce:

12 They shall not leave anything thereof until morning, * nor break a bone thereof, they shall observe all the ceremonies of the phase.

13 But if any man is clean, and was not on a journey, and did not make the phase, that soul shall be cut off from among his people, because he offered not sacrifice to the Lord in due season: he shall bear his sin.

14 The sojourner also and the stranger if they be among you, shall make the phase to the Lord according to the ceremonies and justifications thereof. The same ordinance shall be with you both for the stranger, and for him that was born in the land.

15 † Now on the day that the tabernacle was reared up, a cloud covered it. But from the evening there was over the tabernacle as it were the appearance of fire until the morning.

16 So it was always: by day the cloud covered it, and by night as it were the appearance of fire.

17 And when the cloud that covered the tabernacle was taken up, then the children of Israel marched forward: and in the place where the cloud stood still, there they camped.

18 At the commandment of the Lord they marched, and at his commandment they pitched the tabernacle. ‡ All the days that the cloud abode over the tabernacle, they remained in the same place:

19 And if it was so that it continued over it a long time, the children of Israel kept the watches of the Lord, and marched not,

20 For as many days soever as the cloud staid over the tabernacle. At the commandment of the Lord they pitched their tents, and at his commandments they took them down.

21 If the cloud tarried from evening until morning, and immediately at break of day left the tabernacle, they marched forward: and if it departed after a day and a night, they took down their tents.

22 But if it remained over the tabernacle for two days or a month, or a longer time, the children of Israel remained in the same place, and marched not: but immediately as soon as it departed, they removed the camp.

† Exod. 40. 16. and 32. Supra, 7. 1. ‡ 1 Cor. 10. 1.

23 Do réir aiṫne an Tiġearna do leagadar a m-boṫa agus air aiṫne an Tiġearna do ġluaisidis: do ċoiṁeadaidis curam an Tiġearna, air a aiṫne le laiṁ Ṁaoise.

## CAIB. X.

*Na stuic airgid: teiġeaṁ an sluaġ ó Ṡina.*

AGUS do labair an Tiġearna le Ṁaoise, a raḋ.

2 Déan ḋuit féin ḋa stoc airgid buailte, aig gairm an oireaċdais le lin gluaiseaċd na sluaġ.

3 Agus an uair ṡeidfear na stuic, cruiṁeoċaid an coimtionól uile ċugad, aig dorus teaġais na fiaḋnuise.

4 Ma ṡeidir aon uair aṁain, cruiṁeoċuid na h-uaċdarain agus ciṁ sluaġ ċloiṁe Israel ċugad.

5 Aċt ma biḋeaṁ an ḟuaim faide agus briste, aṁsoin raċfaiḋ na forlongṗoirt a beiḋeas de'n taob ṡoir, air a naġaiḋ.

6 Le lin fuáim agus geur uaill an stuic aṁ dara h-uair, aṁ sin gluaisfid na sluaiġ beiḋeas de'n taoib ḋeas, agus mar sud do ḋeanfas an cuid eile, nuair ṡéidfid na stuic ċum a n-aistir.

7 Aċt an uair biḋeas an ċoiṁṫionól aig cruiṁiuġad a g-cioṁ a ċéile, seidfear na stuic gan a n-glaim beiṫ briste.

8 Agus is iad claṁ Aron, na sagairt ṡéidfeas na stuic; agus beiḋ agaib-se mar orduġaḋ sior-ruiḋe air feaḋ bur n-geinealaċ.

9 Ma ṫéiḋ sib a g-cogaḋ aṁ bur n-duṫaiġ ann aġaiḋ na naṁad noċ ionsuiġeas sib, ansoin seidfiḋe furḟograḋ leis na stocaib; agus cuiṁneoċtar sib a laṫair an Tiġearna bur n-Dia, ċumsib a ṡaoraḋ ó bur naṁuid.

10 Mar an g-céadna, a ló bur b-fleiṫe lúṫġaire, agus aṁ bur laeṫib sollaṁna agus a d-tosaiġib bur mios, buailfiḋe bur stuic ós cioṁ bur n-ioḋbarṫa loisgte, agus ós cioṁ ioḋbarta bur d-tabairtas sioċċana; ċor go m-béid agaib mar ċuiṁniuġaḋ a laṫair bur n-Dé. Mise an Tiġearna bur n-Dia.

11 Agus ṫarla air an fiċċiodṁaḋ la de'n dara mi, aṁs an dara bliaġan, gur tóġbaḋ suas an neull ó ṗalliun na fiaḋnuise.

12 Agus do gluaiseadar claṁ Israel aṁa g-complaċt as fasaċ Ṡinai; agus do ḟosuiġ an neull a b-fasaċ Ṗaran.

13 Agus do ṫioṁscnadar a d-turus air tús do réir aiṫne an Tiġearna le laiṁ Ṁaoise.

14 Clan Juda do réir a sluaġ: agus do bi Nason mac Aminadab mar ċeaṁfart orṫa.

23 By the word of the Lord they pitched their tents, and by his word they marched: and kept the watches of the Lord according to his commandment by the hand of Moses,

## CHAP. X.

*The silver trumpets and their use. They march from Sinai.*

AND the Lord spoke to Moses, saying:*

2 Make thee two trumpets of beaten silver, wherewith thou mayest call together the multitude when the camp is to be removed.

3 And when thou shalt sound the trumpets, all the multitude shall gather unto thee to the door of the tabernacle of the covenant.

4 If thou sound but once, the princes and the heads of the multitude of Israel shall come to thee.

5 But if the sound of the trumpets be longer, and with interruptions, they that are on the east side, shall first go forward.

6 And at the second sounding and like noise of the trumpet, they who lie on the south side shall take up their tents. And after this manner shall the rest do, when the trumpets shall sound for a march.

7 But when the people is to be gathered together, the sound of the trumpet shall be plain, and they shall not make a broken sound.

8 And the sons of Aaron the priests, shall sound the trumpets: and this shall be an ordinance for ever in your generations.

9 If you go forth to war out of your land against the enemies that fight against you, you shall sound aloud with the trumpets, and there shall be a remembrance of you before the Lord your God, that you may be delivered out of the hands of your enemies.

10 If at any time you shall have a banquet, and on your festival days, and on the first days of your months, you shall sound the trumpets over the holocausts, and the sacrifice of peace-offerings, that they may be to you for a remembrance of your God. I am the Lord your God.

11 The second year, in the second month, the twentieth day of the month, the cloud was taken up from the tabernacle of the covenant.

12 And the children of Israel marched by their troops from the desert of Sinai, and the cloud rested in the wilderness of Pharan.

13 And the first went forward according to the commandment of the Lord by the hand of Moses.

14 * The sons of Juda by their troops: whose prince was Nahasson the son of Aminadab.

* Supra, 1. 7.

15 Ós cioñ sluaiġ ṫreibe ċloiñe Isacair do bí Nataneel mac Suar.

16 Ós cioñ sluaiġ treibe ċloiñe Ṡebulun do bí Eliab mac Heloin.

17 Agus leagaḋ an pailliun síos; agus do ġluasadar ṁic Ġerson agus mic Ṁerári air a n-agaiḋ d'a iomċur.

18 Agus do ġluais clan Reuben air a n-aġaiḋ, do réir a sluaġ: agus a m-brataiġ agus do bí Elisur mac Sedeur ós a g-cioñ.

19 Agus do bí Ṡalamiel mac Surisaddai ós cioñ treibe Símeon.

20 Agus ós cioñ treíbe ċloiñe Ġad, bí Elisaṗ mac Dúel.

21 Agus do ġluasadar na Caiṫitiġ, aig iomċair na sanctora. Do bí an pallíúm 'g a iomċar no go d-taincadar ċum áit le n-a togbail suas.

22 Do aistriġdar a b-forlungṗort ċloiñe Eṗraim do réir a sluaġ: agus ós a g-cion do bí Elisam amac Ammihud.

23 A d-treib ċloiñe Ṁanasses do bí Gamaliel mac Ṗedasuir na ċeañsart.

24 Agus a d-treib Ḃeniamin do bí Abidan mac Gideoni mar ċeañ feaḋna.

25 Buḋ iad clan Dain an complaċt deire d' aistriġ a b-forlungṗort air fad a sluaġ: agus ós a g-cioñ bí Ahiezer mac Amisaddai.

26 Aċt ós cioñ treibe ċloiñe Aseir, do bí Pagiel mac Oċran.

27 Agus ós cioñ treibe ċloiñe Naṗtali, do bí Ahira mac Enain.

28 Mar so do bí aistior ċloiñe Israel do réir a sluaġ, an uair do ġluasadar air a n-aġaiḋ.

29 Agus a dubairt Maoise le Hōbab, mac Raguel an Midianiteaċ fear gaol cleaṁnuis: Atamaoid-ne aig triall gus an áit do bearfas an Tiġearna duiñ: tarrsa liñ, agus do ḋéanamuid maiṫ duit: óir do ġeal an Tiġearna maiṫ do Israel.

30 Agus a dúbairt seisean leis: Ní raċfad; aċt fillfad ċum mo ṫír ḋúċais féin.

31 Agus a dúbairt seisean: Na fag sinn, ó ṫarla a ḟios agad go b-fuilmid air ti foraḋ ḋéanaḋ san b-ḟasaċ, agus go m-beiḋ tu-sa d'ar d-treorugaḋ.

32 Agus ma ṫig tú liñ, beiḋ agad feobas an ionṁais bearfas an Tiġearna duiñe.

33 D' imṫiġdar ó ṡliab an Tiġearna aistear ṫrí la: agus airc ċuñarṫa an Tiġearna aig imṫeaċt rompa an aistior na d-trí la, cum áite cōṁnuiḋe ḋóib.

34 Agus do bí neull an Tiġearna orṫa fa'n ló, an uair do ṫéidis ċum aistir.

35 Agus an uair do ġluaisfeaḋ an airc air a

15 In the tribe of the sons of Issachar, the prince was Nathaniel the son of Suar.

16 In the tribe of Zabulon, the prince was Eliab the son of Helon.

17 And the tabernacle was taken down, and the sons of Gerson and Merari set forward, bearing it.

18 And the sons of Ruben also marched, by their troops and ranks, whose prince was Helisur, the son of Sedeur.

19 And in the tribe of Simeon, the prince was Salamiel the son of Surisaddai.

20 And in the tribe of Gad, the prince was Eliasaph the son of Duel.

21 Then the Caathites also marched carrying the sanctuary. So long was the tabernacle carried till they came to the place of setting it up.

22 The sons of Ephraim also moved their camp by their troops, in whose army the prince was Elisama the son of Ammiud.

23 And in the tribe of the son of Manasses, the prince was Gamaliel the son of Phadassur.

24 And in the tribe of Benjamin, the prince was Abidan the son of Gedeon.

25 The last of all the camp marched the sons of Dan by their troops, in whose army the prince was Ahiezer the son of Ammisaddai.

26 And in the tribe of the sons of Aser, the prince was Phegiel the son of Ochran.

27 And in the tribe of the sons of Napthali, the prince was Ahira the son of Enan.

28 This was the order of the camps, and marches of the children of Israel by their troops, when they set forward.

29 And Moses said to Hobab the son of Raguel the Midianite, his kinsman: We are going towards the place which the Lord will give us: come with us, that we may do thee good: for the Lord hath promised good things to Israel.

30 But he answered him: I will not go with thee, but I will return to my * country, wherein I was born.

31 And he said: Do not leave us: for thou knowest in what places we shall encamp in the wilderness, and thou shalt be our guide.

32 And if thou comest with us, we will give thee what is best of the riches, which the Lord shall deliver to us.

33 So they marched from the mount of the Lord three days' journey, and the ark of the covenant of the Lord went before them, for three days providing a place for the camp.

34 The cloud also of the Lord was over them by day when they marched.

35 And when the ark was lifted up, Moses said:

* Exod. 18; 27.

n-aġaiḋ, do ráḋ Maoise: Eiriġ a Tiġearna, agus biḋeaḋ do naṁaid scaṗta; agus an drung ḟuaṫuiġeas tú, teiṫidis róṁat.

36 Agus an uair do ċomnuiġeaḋ í, déaraḋ sé: Ioñtiġ a Tiġearna, ċum an iomad do ṡluaġ Israel.

## CAIB. XI.

Déaneañ na daoine canran. Smaċduiġtear iad le teine. Orduiġeañ Dia deiċ a's tri ficid seanóir le coṁgnaṁ le Maoise. Déaneañ faidireaċt. Faġeañ a sáṫ feola: faġean mó-ran diob bás le plaiġ.

AGUS briṡ amaċ canran ṫrid an b-pobal añ aġaid an Tiġearna, deanaḋ gearain mar geall air ḟaoṫair. Nuair do ċualiḋ an Tiġearna é, do ġlac fearg. Agus do las teine an Tiġearna 'ñ a mearg, agus do loisg an luċt do ḃí ann imeal ḟor-lungṗort.

2 Agus nuair do éigeadar an pobal air Maoise; do riñe Maoise urnaiġe ċum an Tiġearna, agus do múċaḋ an teine.

3 Agus ġoir lorcaḋ d'ainm air an áit: do ċioñ gur loisc teine an Tiġearna 'ña mearg.

4 Agus iomad d'a raib 'ñ a mearg do ġlac ain-ṁian iad: agus clañ Israel mar an g-céadna do ġuileadar aris, agus a dúbradar: Cia ḃéarfas feoil duiñ le n-iṫe?

5 Is cuiṁin linn an t-iasc, do iṫmis añs an Egipt ann airgiḋ; na cúlarain, agus na mealbucain, agus na lusa, agus h-uiñiuin, agus an ġairleog:

6 Ta air n-anam air tirimúiġte suas: ni b-fuil nid air biṫ aguiñ anois, acṫ an maña so aṁain, le feisoint.

7 Agus do ḃí an maña aṁuil síol coriander, agus a daṫ aṁuil daṫ bdellium.

8 Agus do imṫiġeaḋ an pobal fa ċuairt, agus do ċruiñiġedis é, agus do ṁeiledis a muiltib é, no do ḃrúiġedis é a móirteur, agus do ḃruiṫedis a g-coirib é, agus do ġnidis bairġeana de: agus do ḃí a blas aṁail blas arain suaite le ola.

9 Agus an uair do ṫuiteaḋ an druiċt air an b-forlungṗort 'san oiḋċe, do ṫuiteaḋ an maña mar an g-ceadna.

10 Añ sin do ċualaiḋ Maoise an pobal aig gul air feaḋ a muiñtire uile, gaċ aon diob a ndorus a lóistin féin: agus do las fearg an Tiġearna go mór; do Maoise buḋ deacraċ an nid e.

11 Agus a dubairt se leis a Tiġearna: Créad fa'r ċraḋ tu do ṡearḃfóġantuiġ? agus créad fa ar ċuir tu ualaċ na ndaoine so uile orm?

* Arise, O Lord, and let thy enemies be scattered, and let them that hate thee, flee from before thy face.

36 And when it was set down, he said: Return O Lord, to the multitude of the host of Israel.

## CHAP. XI.

*The people murmur, and are punished with fire. God appointed seventy ancients for assistance to Moses. They prophesy. The people have their fill of flesh, but forthwith many die of the plague.*

IN the mean time there arose a † murmuring of the people against the Lord, as it were repining at their fatigue. And when the Lord heard it he was angry. ‡ And the fire of the Lord being kindled against them, devoured them that were at the uttermost part of the camp.

2 And when the people cried to Moses, Moses prayed to the Lord, and the fire was swallowed up.

3 And he called the name of the place, The burning: for that the fire of the Lord had been kindled against them.

4 For a mixt multitude of people, that came up with them, burned with desire, sitting and weeping, the children of Israel also being joined with them, and said: § Who shall give us flesh to eat?

5 We remember the fish that we ate in Egypt free-cost: the cucumbers, come into our mind, and the melons, and the leeks, and the onions and the garlic.

6 Our soul is dry, our eyes behold nothing else but manna.

7 ‖ Now the manna was like coriander seed, of the colour of bdellium.

8 And the people went about, and gathering it, ground it in a mill, or beat it in a mortar, and boiled it in a pot, and made cakes thereof of the taste of bread tempered with oil.

9 And when the dew fell in the night upon the camp, the manna fell with it.

10 Now Moses heard the people weeping by their families, every one at the door of his tent. And the wrath of the Lord was exceedingly enkindled: to Moses also the thing seemed insupportable.

11 And he said to the Lord: Why hast thou afflicted thy servant? wherefore do I not find favour before thee, and why hast thou laid the weight of all this people upon me?

---

CHAP. XI. Ver. 3. It was likewise called the graves of concupiscence, names signifying the same thing, viz., the vengeance of the Almighty which, through the fire, which he kindled, filled the place with the monuments of the slain.

* Ps. 67. 2.
† A.M. 2514. Infra, 33. 16. Ps. 77. 19. 1 Cor. 10. 10.
‡ Ps. 77. 21. § 1 Cor. 10 3.
‖ Exod. 16. 14. Ps. 77. 24. Wis. 16. 20. John 6. 31.

12 An mise do ġein an pobal so uile? an dam rugaḋ iad, as a laiḃeartá liom. Iomċair añ do ċub iad mar iomċras an beanaltra leanḃ na ciċe, agus beir iad gus an b-fearañ do ġeal' tu le moide d'a n-aiṫriḃ?

13 Cá'ṫ as a ḃfaġuin-se feoil le tabairt do'n ṗobal so uile? óir guiliḋ siad orm 'g a raḋ: Tabair duinn feoil, go n-iṫmis í.

14 Ni ḟeadaim-se na daoine so uile d'iomċar a m' aonar, do ċioñ go b-fuil siad ró ṫrom agam.

15 Aċt muna b'ail leat so, guiḋim ṫu, marḃ mé, agus ma faġaim, grasa a'd laṫair; ná faġtear truaiġṁail me.

16 Agus a dubairt an Tiġearna le Maoise: Cruiñiġe ċugamsa seaċtṁoġad fear do ṡiñsearaiḃ Israel, noċ is aiṫne duit 'n a sinsir an ṗobail, agus ña maoiriḋ os a g-cioñ: agus tabair iad go dorus teaġais an ċoñraiḋ, go rabaid 'ñ a seasaiḋ añ d' ḟoċair-se añ sin.

17 Agus tiocfaiḋ mise anuas agus labroċaid mé leat an sin: agus bearfaiḋ mé ó do spioraid agus cuirfiḋ mé orra-san, ċum go n-iomċaruid ualaċ na ndaoine leat-sa, ioñus naċ n-iomċaraiḋ tu-sa leat féin é.

18 Agus déarfaiḋ tu leis an b-pobal: biḋiḋ beañuiġṫe: a maraċ iosfaoi feoil: óir do ċluin me sib a raḋ: Cia ḃéarfas feoil dúiñ le n-iṫe? buḋ ṁaiṫ bimar san Egipt. Do ḃéarfaiḋ an Tiġearna feoil daoiḃ, agus íosfaoi í.

19 Ni aon lá aṁain no ḋa lá, nó cúig lá, nó deiċ lá, nó fiċe lá.

20 Aċt air féaḋ miosa de laeṫib, no go d-tiġ si amaċ air siñ pollaiḃ ḃur sroñ agus go raiḃ gloñṁar air, de cion gur tarcuisniġ sib an Tiġearna a ta ḃar measg, agus gur ġuileabair d'a laṫair, a raḋ. Cad as a ṫanicamar amaċ as an Egipt?

21 Agus dubairt Maoise: An pobal, a b-fuilim 'ñ a measg, ta siad sé ċeud mile coisiġe: agus a n-deir tu: Do ḃeurfaiḋ mé feoil doiḃ, air féaḋ miosa lé na h-iṫe.

22 An marḃfear treuda agus sealḃada dóiḃ, d'a sasaḋ? nó an g-cruiñeoċtar iasc na fairge uile a b-foċair a ċéile dóiḃ, d'a sasaḋ?

23 Agus d' ḟreagair an Tiġearna e: A ndearnaḋ laṁ an Tiġearna nios giorra? do ċifiḋ tu anois an m-beiḋiḋ m'ḟocal-sa dearḃ le ġníoṁ.

24 Ann sin do ċuaiḋ Maoise amac, agus d' iñis do'n ṗobal briaṫra an Tiġearna, agus do ċruiñiġ- a b-foċair a ċéile an seaċdṁoġad do ṡiñsearaiḃ an ṗobuil, agus do ṡeasadar fá ċuairt an teaġais.

25 Agus ṫainic an Tiġearna anuas a neull, agus do labair leis, agus do ṫóg de'n spioraid do bi air, agus ṫug do'n t-seaċtṁoġad seanóir é:

12 Have I conceived all this multitude, or begotten them, that thou shouldst say to me: Carry them in thy bosom as the nurse is wont to carry the little infant, and bear them into the land, for which thou hast sworn to their fathers?

13 Whence should I have flesh to give to so great a multitude? they weep against me, saying: Give us flesh that we may eat.

14 I am not able alone to bear all this people, because it is too heavy for me.

15 But if it seem unto thee otherwise, I beseech thee to kill me, and let me find grace in thy eyes, that I be not afflicted with so great evils.

16 And the Lord said to Moses: Gather unto me seventy men of the ancients of Israel, whom thou knowest to be ancients and masters of the people: And thou shalt bring them to the door of the tabernacle of the covenant, and shalt make them stand there with thee,

17 That I may come down and speak with thee: and I will take of thy spirit, and will give to them, that they may bear with thee the burden of the people, and thou mayst not be burthened alone.

18 And thou shalt say to the people: Be ye sanctified: to-morrow you shall eat flesh: for I have heard you say: Who will give us flesh to eat? it was well with us in Egypt. That the Lord may give you flesh, and you may eat:

19 Not for one day, nor two, nor five, nor ten, no nor for twenty.

20 But even for a month of days, till it come out at the nostrils, and become loathsome to you, because you have cast off the Lord who is in the midst of you, and have wept before him, saying: Why came we out of Egypt?

21 And Moses said: There are six hundred thousand footmen of this people, and sayest thou: I will give them flesh to eat a whole month?

22 * Shall then a multitude of sheep and oxen be killed, that it may suffice for their food? or shall the fishes of the sea be gathered together to fill them?

23 And the Lord answered him: † Is the hand, of the Lord unable? Thou shalt presently see whether my word shall come to pass or no.

24 Moses therefore came and told the people the words of the Lord, and assembled seventy men of the ancients of Israel, and made them to stand about the tabernacle.

25 And the Lord came down in a cloud, and

---

CHAP. XVI. Ver. 16. Such was the origin of the great tribunal known by the name of Sanedrim, which was to decide gravest questions connected with the law of Moyses, until the coming of our Redeemer, when their authority passed away for ever.

* John 6. 10. † Isa. 59. 1.

agus ṫarla, an uair do ċomnuiḋ an spiorad orra-san, go ndéarnadar faiġeadoireaċt agus níor stadadar níos mó.

26 Aċt do ḟanadar dís do na daoinib anns an b-forlungṗort, is é do b' ainm do duine acu Eldad, agus ainm an ḟir eile Medad: agus do ċómnuiġ an spiorad orra: agus buḋ de'n luċt do bí scríobṫa iad, aċt ní ḋeaċadar amaċ ċum an ṗailluin.

27 Agus ċoṡad agus bídar a faideoiraċt san b-forlungṗort do tiġ óglaċ agus d' inis do Maoise, agus dubairt: Atá Eldad agus Medad aig faiḋeadóireaċt san b-forlungṗort.

28 Agus do ḟreagair Josua mac Nun, searḃ-ṡóġanta Maoise, aon toġṫa ó mórán, agus a dubairt sé: A ṫiġearna a Maoise, toirmisc iad.

29 Agus a dubairt se leis: An b-fuil tnuṫ ort-sa air mo ṡon-sa? do b'ḟearr liom go m-beidis pobal an Tiġearna uile 'n a b-faiġib, agus go g-cuirfeaḋ an Tiġearna a spiorad orra.

30 Agus do ċuaiḋ Maoise do'n ḟorlungṗort, é féin agus sinnsir Israel.

31 Agus do ċuaiḋ gaoṫ maċ ó'n d-Tiġearna agus tug gearraġuirt ó'n b-fairge, agus do leig sios laiṁ leis an b-forlungṗort iad, fad aistir lae air gaċ taoḃ de, fá ċuairt timċioll an ḟorlungṗort, timċioll dá ċubad d'airde bídar aig eitiol anns an aer.

32 Agus do seasadar an pobal suas air feaḋ an lae sin, agus na h-oiḋċe, agus an lae ṁaraiġ, agus ċruinniġeadar na gearraġuirt: an té is lúġa do ċruinniġ do ċruinnig se deiċ h-ómer: agus do sgarradar iad fá ċuairt timċioll an forlungfort uile.

33 Agus an feaḋ do bí an ḟeoil fós idir a b-fiaclaib, agus fós roiṁe a cognaḋ, do las fearg an Tiġearna an aġaiḋ an pobuil, agus do buail an pobal le craḋ róṁóir.

34 Agus do ġoir sé uaiṁe an ċraois d'ainm do'n áit: do ċionn gur b' ann sin d' aḋlaiceadar an luċt air a raib an t-ainmian. Agus do aistriġdar an pobal ó uamaib an ċraois go Aseroc; agus do ċoġnadar ann.

## CAIB. XII.

*Deanann Marra agus Aron cannran ann aġaiḋ Maoise, do ṁolann Dia os cion faiḋe eile. Air Maria beiṫ buailte le laibre, admuiġeann Aron a ċionta. Guiḋ Maoise orṫa air a son, agus déir í beiṫ seaċt lá dealuiġte ó an b-forlungṗoirt, aṫ-leiġeartar í.*

AGUS do labair Maria agus Aron ann aġaiḋ Maoise air son a mna o'n Etiopia noċ do ṗos sé:

spoke to him, taking away of the spirit that was in Moses, and giving to the seventy men. And when the spirit had rested on them they prophesied, nor did they cease afterwards.

26 Now there remained in the camp two of the men, of whom one was called Eldad, and the other Medad, upon whom the spirit rested; for they also had been enrolled, but were not gone forth to the tabernacle.

27 And when they prophesied in the camp, there ran a young man, and told Moses, saying: Eldad and Medad prophesy in the camp

28 Forthwith Josue the son of Nun, the minister of Moses, and chosen out of many, said: My Lord Moses, forbid them.

29 But he said: Why hast thou emulation for me? O that all the people might prophesy, and that the Lord would give them his spirit!

30 And Moses returned with the ancients of Israel, into the camp.

31 * And a wind going out from the Lord, taking quails up beyond the sea brought them, and cast them into the camp for the space of one day's journey, on every side of the camp round about, and they flew in the air two cubits high above the ground.

32 The people therefore rising up all that day, and night, and the next day, gathered together of quails, he that *did* least, ten cores: and they dried them round about the camp.

33 † As yet the flesh was between their teeth, neither had that kind of meat failed: when behold the wrath of the Lord being provoked against the people, struck them with an exceeding great plague.

34 And that place was called, The graves of lust: For there they buried the people that had lusted. And departing from the graves of lust, they came unto Haseroth, and abode there.

## CHAP. XII.

*Mary and Aaron murmur against Moses, whom God praiseth above other prophets. Mary being struck with leprosy, Aaron confesseth his fault. Moses prayeth for her, and after seven days' separation from the camp, she is restored.*

AND Mary and Aaron spoke against Moses, because of his wife the Ethiopian.‡

CHAP. XII. Ver 1. The jealousy of Aaron and his sister, Mary, appears to have been provoked by what seemed to them the overbearing deportment of the wife of Moyses, whom they regarded as an alien, and not entitled, in their estimation, to the peculiar rank which, in consequence of the dignity of Moyses, she seemed desirous to share. In these murmurs of Mary and Aaron, some of the Holy Fathers find a figure of the murmurs of the Synagogue against the Church composed of Jews and Gentiles.

* Ps. 77. 26. and 27. † Ps. 77. 30. ‡ A.M. 2514.

2 Agus dubradar: An tré Maoise aṁain do labair an Tiġearna? a né naċ air labair se linne mar an g-céadna? Agus nuair do ċualaid an Tiġearna sin.

3 Anois bud duine an ṁacanta ós cionn an uile duine air talaṁ bi ann Maoise.

4 Do labair se gan moill le Maoise, agus le h-Aron, agus le Maria: Tigid amaċ bur d-triur go pailliun an coṁraid. Agus nuair do tainicadar amaċ 'n a d-triur.

5 Ṫainic an Tiġearna anuas ann uaiṫne neill, agus do ṡeas ann dorus an ṗailliuin agus do ġoir Aron agus Maria. Agus nuair ṫainicadar araon amaċ.

6 Dubairt: Eistig mo briaṫra: Ma 'ta faid an Tiġearna bur measg, foillseoċaid me féin dó a d-tearbaint agus labroċaid me leis ann aisling.

7 Aċt d-taob Ṁaoise, ní mar sud a ta; oir ta se firinneaċ a measg mo ṫiġe uile.

8 Le-san labraim beul air beul, fós go soilleir agus ni ann glór dorċa cosaṁlaċ do ċid sé an Tiġearna: Créad fa naċ raib sib, air an adbar sin, eaglaċ, labairt ann aġaid mó ṡearbfóġantaig Maoise?

9 Agus do bi feargaċ leo agus d' imṫig sé:

10 Agus d' imṫiġ an neull bi os cionn an ṗailliuin agus feuċ, do rinnead Maria ċo geall le sneaċta ó lubra, agus nuair do dearc Aron oirṫi agus ċonairc se go raib si follaiġṫe le lubra.

11 Dubairt se le Maoise, a Ṫiġearna, iarraim d' aċċuinge ort, na leig an peaċad se orainn a ndéarnamar go leaṁ.

12 Na bidead si só mar aon marb, an uair ṫig amaċ as broinn a maṫar. Feuċ, ta leaṫ a feola iṫe aig an luibre.

13 Agus do gair Maoise air an t-Tiġearna, a rad: Slanuiġ í, a Dé, iarruim d'aċċuinge ort.

14 Agus do ḟreagair an Tiġearna e. Muna n-déarnad a haṫair aċt seile do ċeilgean 'na h-aġaid, naċ m-biad naire uirre seaċd la? Curṫar amaċ as an ḟorlungport í seaċt lá, agus 'nna diaiġ sin, glacṫar a steaċ í.

15 Do cuiread Maria d'a brig sin ó'n ḟorlung-ṗort seaċt la: agus nior aistriġeadar nó gur tugad Maria a steaċ arís.

## CAIB. XIII.

Cuirtear da daoine deug a ransad na ṫire: h-in siṫear réir a measta.

AGUS d' aistireadar an pobal ó Haseroṫ, agus do ċoṁnuidar a b-fasaċ Paran.

2 And they said: Hath the Lord spoken by Moses only? hath he not also spoken to us in like manner? And when the Lord heard this,

3 (For Moses was a man exceeding meek above all men that dwelt upon earth.)

4 Immediately he spoke to him, and to Aaron and Mary: Come out you three only to the tabernacle of the covenant. And when they were come out,

5 The Lord came down in the pillar of the cloud, and stood in the entry of the tabernacle calling to Aaron and Mary. And when they were come,

6 He said to them: Hear my words: If there be among you a prophet of the Lord I will appear to him in a vision, or I will speak to him in a dream.

7 But it is not so with my servant Moses * who is most faithful in all my house:

8 † For I speak to him mouth to mouth: and not by riddles and figures, doth he see the Lord. Why then were you not afraid to speak ill of my servant Moses?

9 And being angry with them he went away:

10 The cloud also that was over the tabernacle departed: ‡ and behold Mary appeared as white as snow with a leprosy. And when Aaron had looked on her, and saw her all covered with leprosy,

11 He said to Moses: I beseech thee, my Lord, lay not upon us this sin, which we have foolishly committed.

12 Let her not be as one dead, and as an abortive that is cast forth from the mother's womb. Lo, now one half of her flesh is consumed with the leprosy.

13 And Moses cried to the Lord, saying: O God, I beseech *thee* heal her.

14 And the Lord answered him: If her father had spitten upon her face, ought she not to have been ashamed for seven days at least? Let her be separated seven days without the camp, and afterwards she shall be called again.

15 Mary therefore was put out of the camp seven days: and the people moved not from that place until Mary was called again.

## CHAP. XIII.

***The twelve spies are sent to view the land. The relation they make of it.***

AND the people marched from Haseroth, and pitched their tents in the desert of Pharan. §

* Heb. 3, 2.
† Exod. 33. 11.
‡ Deut. 24. 9.
§ A.M. 2514.

2 Agus do labair an Tiġearna le Maoise, a ráḋ,

3 Cuir daoine amaċ, a ransaḋ tíre Canain, noċ do ḃearfaiḋ mise do ċloinn Israel, duine de gaċ treib ta na riaġlóir 'nna measg.

4 Do rinn Maoise mar d'aitin an Tiġearna cur amaċ as fasaċ Paran, na daoine buḋ ceannasaiġ measg cloinn Israel; iad so a n-ainmne.

5 De ṫreib Reuben, Sammua mac Ṡecur.

6 De ṫreib Simeoin, Saṗat mac Huri.

7 De ṫreib Juda, Caleb mac Jeṗone.

8 De ṫreib Isaċar, Igal mac Jóseṗ.

9 De treib Eṗraim, Ose mac Nuin.

10 De treib Benjamin, Palti mac Raṗu.

11 De treib Ṡabulón, Geddiel mac Ṡodi.

12 De treib Jóseṗ, de sliocṫ Ṁanases, Gaddi mac Ṡúsi.

13 De treib Dain, Ammiel mac Gemalli.

14 De ṫreib Aser, Setur mac Miċael.

15 De ṫreib Naṗtali, Nahabi mac Uaṗsi.

16 De treib Gad, Guel mac Maċi.

17 Is iad so ainmne na ndaoine noċ do ċuir Maoise amaċ do ḃraṫ na dúṫaiġe. Agus do ġoir de Ose mac Nun, Josue.

18 Agus do ċuir Maoise iad do ḃraṫ tíre Ċanain, agus a dubairt leo. Gluasaiġ do'n áird ó ḋeas. Agus 'nuair ṫiocfaoiḋ sib go d-ti an sliab.

19 Feacaiḋ an fearan, créad é: agus na daoine aitreabas ann, an b-fuilid láidir nó lag, 'nn a m-beagan nó 'na mórán.

20 Agus créad é an fearann ann'a g-cómnuiġid an maiṫ nó an olc é; agus cad na caiṫreaċa ann a n-aitiġid, daingne na gan ballaib.

21 Agus créad é an fearann, an truaġ é nó an maiṫ, an b-fuil coilteaċ na gan cranaib. Biḋiḋ aig-eantaċ, tugaiḋ lib cuid de ṫoraḋ na tíre. Anois b'é sin aimsir ann a b-fuil na g-ceudċaora abuiḋ.

22 Agus 'nuair do ċuadar suas, agus do spío-nadar an tír ó ḟasaċ Ṡin go Rohob, mar a d-tigid daoine go Hemat.

23 Agus do ċuadar 'suas taoḃ ḋeas, go d-tain-icadar go Hebron, n'áit a rabadar Ahiman agus Sesai, agus Talmai, clann Enac. Óir do rinneaḋ Hebron seaċt m-bliaġna roiṁe Tanis, caṫair 'san Egipt.

24 Agus ṫaiṁicadar gus an abainn-fíon ċaora, agus do ġearadar ann sin beangan fa aon ṫriopall caor fíneaṁna, noċ d' iomċradar é idir dís air ṁaide; agus ṫugadar leo do na pomgranata, agus do na figiḋe na h-aite sin.

25 A goireaḋ Nehelescol, se sin sruṫ na caor-

* Acts 7. 45. and Heb. 4. 8.

2 And there the Lord spoke to Moses, saying:

3 Send men to view the land of Chanaan, which I will give to the children of Israel, one of every tribe of the rulers.

4 Moses did what the Lord had commanded, sending from the desert of Pharan, principal men whose names are these:

5 Of the tribe of Ruben, Sammua the son of Zechur.

6 Of the tribe of Simeon, Saphat the son of Huri.

7 Of the tribe of Juda, Caleb the son of Jephone.

8 Of the tribe of Issachar, Igal the son of Joseph.

9 Of the tribe of Ephraim, Osee the son of Nun.

10 Of the tribe of Benjamin, Phalti the son of Raphu.

11 Of the tribe of Zabulon, Geddiel the son of Sodi.

12 Of the tribe of Joseph, of the sceptre of Manasses, Gaddi the son of Susi.

13 Of the tribe of Dan, Ammiel the son of Gemalli.

14 Of the tribe of Aser, Sethur the son of Michael.

15 Of the tribe of Naphtali, Nahabi the son of Vapsi.

16 Of the tribe of Gad, Guel the son of Michi.

17 These are the names of the men, whom Moses sent to view the land: and he called Osee the son of Nun, Josue.*

18 And Moses sent them to view the land of Chanaan, and said to them: Go you up by the south side. And when you shall come to the mountains,

19 View the land, of what sort it is: and the people that are the inhabitants thereof, whether they be strong or weak: few in number or many:

20 The land itself, whether it be good or bad, what manner of cities, walled or without walls:

21 The ground, fat or barren, woody or without trees. Be of good courage, and bring us the fruits of the land. Now it was the time when the first ripe grapes are fit to be eaten.

22 And when they were gone up, they viewed the land from the desert of Sin, unto Rohob as you enter into Emath.

23 And they went up at the south side, and came to Hebron, where were† Achiman and Susai and Tholmai the sons of Enac. For Hebron was built seven years before Tanis the city of Egypt.

24 ‡ And going forward as far as the torrent of the cluster of grapes, they cut off a branch with its cluster of grapes, which two men carried upon a lever. They took also of the pomegranates and figs of that place:

25 Which was called Nehelescol, that is to say,

† Jos. 15. 14. ‡ Deut. 1. 24.

fiona de ḃríġ an triopuill caor do ġearadar clan̄ Israel as sin.

26 Agus d' ḟilleadarr ó ṡpíonaḋ na tíre d'éis cuairt dá ḟiċċid lá.

27 Agus ṫainicadar go Maoise, agus go Aron, agus go cóṁċruinniuġaḋ ċloinne Israel uile, go fásaċ Pharain, go Cades. Agus aig labairt leo agus leis an t-sluaġ uile, do ṫaisbeán toraḋ na tíre dóiḃ.

28 Agus do innisdar agus dubradar: Tainic-mar-ne gus an tír an air cuir tu sinn agus go deimin ata sí sileaḋ bainne agus meala; agus is iad so a toraḋ.

29 Aċt taid na foirnid láidir, agus taid a g-caiṫreaċa mor agus faoi ḃallaiḋiḃ. Do ċonarca-mar ann sin clan Enaiċ.

30 Aitreabuid na n-Amalecitiġ ann an b-fearran̄ taob ó ḋeas; agus na h-Ettitiġ, agus na Jebusiġiġ, agus na Amoritiġ, air an t-sliab: aċt na Cananitiġ aiṫreabas láiṁ leis an b-fairrge, agus imeal ṡruṫ Jordain.

31 Leis an g-cannran do ṡocruġaḋ, a d'eirig ó'n b-pobal ann aġaiḋ Maoise dubairt Caleb: Teig-muid suas agus sealbuiġeamuid an talaṁ, óir támuid cumasaċ air a ḃuain amaċ.

32 Aċt na daoine do ċuaiḋ leis suas, dubradar: Ni b-fuilmid-ne ion dul suas ann aġaiḋ na ndao-ine; óir is láidire iad 'na sinn.

33 Agus ṫugadar droċ taisdas air an talaṁ de ḟeucadar air coṁair cloinne Israel a ráḋ: An fearan̄ a d'ḟeucamar is talaṁ í iosas suas a aiṫreabuiġ; agus na huile ḋaoine d'a b-facamar ann, taid 'n a ndaoine arraċada.

34 Ċoncamar ann sin faiṫiġ, mic Enaic, ó na faiṫiġiḃ: agus ḃimar-ne ann air radarc féin mar ḋreollanaiḃ teasbuiḋ.

## CAIB. XIV.

Déaneann na daoine cannran. Bagran̄ Dia a sgrios-aḋ. Maoluiġean̄ Maoise a ḃruṫ aċt sós dúntear talaṁ na geallamanta 'n aġaiḋ luċt an ċannrain. Marḃṫear an ṁuintear buḋ ciontaiġe. Buailtear iad do ċuaid an cogaiḋ 'n aġaiḋ ṫola De.

D'A ḃriġ sin, do ġul agus do ṡil na deora an pobal an oiḋċe sin.

2 Agus do rinnedar clan̄ Israel uile cannran ann aġaiḋ Maoise agus ann aġaiḋ Aroin, a ráḋ.

3 Is truaġ naċ b-fuaramar bás san̄ Egipt; no naċ b-faġmuid bas ann an b-fasaċ so! gan an Tiġearna d'ar tabairt do'n tír so ċum tuitim faoi 'n g-cloiḋeaṁ, ar mna agus ar g-ċlan beiṫ 'n a sclábaiḋ. Naċ fearr duinn filleaḋ do'n Egipt?

4 Agus dubradar le n-a ċeile: toġamuis cean-feart agus fillamuis do'n Egipt.

the torrent of the cluster of grapes, because from thence the children of Israel had carried a cluster of grapes.

26 And they that went to spy out the land returned after forty days, having gone round all the country,

27 And came to Moses and Aaron and to all the assembly of the children of Israel to the desert of Pharan, which is in Cades. And speaking to them and to all the multitude, they shewed them the fruits of the land.

28 And they related and said: We came into the land to which thou sentest us, which in very deed floweth with milk and honey, as may be known by these fruits:

29 But it hath very strong inhabitants, and the cities are great and walled. We saw there the race of Enac.

30 Amalec dwelleth in the south, the Hethite and the Jebusite and the Amorrhite in the mountains: but the Chanaanite abideth by the sea and near the streams of the Jordan.

31 In the meantime Caleb, to still the murmuring of the people that rose against Moses, said: Let us go up and possess the land, for we shall be able to conquer it.

32 But the others, that had been with him, said: No, we are not able to go up to this people, because they are stronger than we.

33 And they spoke ill of the land, which they had viewed, before the children of Israel, saying: The land, which we have viewed, devoureth its inhabitants: the people, that we beheld, are of a tall stature.

34 There we saw certain monsters of the sons of Enac, of the giant-kind: in comparison of whom, we seemed like locusts.

## CHAP. XIV.

*The people murmur. God threateneth to destroy them. He is appeased by Moses, yet so as to exclude the murmurers from entering the promised land. The authors of the sedition are struck dead. The rest going to fight against the will of God are beaten.*

THEREFORE the whole multitude crying, wept that night.

2 And all the children of Israel murmured against Moses and Aaron, saying:

3 Would God that we had died in Egypt: and would God we may die in this vast wilderness, and that the Lord may not bring us into this land, lest we fall by the sword, and our wives and children be led away captives. Is it not better to return into Egypt?

4 And they said one to another: Let us appoint a captain, and let us return into Egypt.

5 'Nuair do ċluinedar Maoise agus Aron so, ṫuiṫadar air a n-aiġṫib a láṫair oireaċduis ċoṁ-ċruiñiġṫe ċloiñe Israel uile.

6 Acṫ Josua mac Nuin, agus Caleb mac Jeṗoñe noċ do ḃí de'n lucd d' ḟeaċ an fearañ, reabadar a ñéaduiġ.

7 Agus dubradar le sluaġ ċloiñe Israel uile: An fearañ, ar ġabamair ṫríḋ d'a ḟéaċuiñ, is fearañ sárṁaiṫ é.

8 Ma ta duil aig an d-Tiġearna beiṫ ionṁuin duiñ, béarfuiḋ sé do'n duṫaiġ siñ, agus do ḃéarfaiḋ duiñ duṫaiġ sgeiṫeaḋ baiñe agus mil.

9 Na biḋiḋ deanad cogaḋ ann aġaiḋ an Tiġearna, agus na bideaḋ eagla oruib roiṁ ḋaoine na tíre; oir is aṁail le arán duinne iad: do dealuiġ gaċ coimirc uaide: tá an Tiġearna liñe: ná bideaḋ eagla oruib.

10 Agus 'nuair do ġair an ċóṁċruiñiuġaḋ uile le mian iad a ċairgaint le cloċuib: Do ṫairbéanaḋ glóir an Tiġearna os ċioñ teaġais an coñraḋ a láṫair ċloiñe Israel uile.

11 Agus a dubairt an Tiġearna le Maoise: Ca ḟad beiḋeas an pobal so aig cur feirge orm? agus ca ḟad naċ g-creidfid me air son na n-uile ċóṁarṫaiḋ do ṫairbean mé os a g-coṁair?

12 Buailfaiḋ mé iad le craḋ, agus sgriosfaiḋ me iad agus do ḋéanfad ḋíoṫ-sa ceanfart air ċine is mó agus is neartṁuire 'ñ a iad san.

13 Agus dubairt Maoise leis an d-Tiġearna: ċum go ttig fead lucṫ ñ-a Na h-Egipṫiġ, ó n-a mearg ṫug tu amaċ an pobal so.

14 Agus ṁuiñtir na tíre so óir do ċualadar, a Tiġearna, go b-fuil tu-sa a mearg an ṗobail so, go bfaicṫear ṫu aġaiḋ air aġaiḋ, agus go m-bí do neull ós a g-cioñ, agus go d-teid tu rómpa 's an ló ann uaiṫne neuil, 's an oiḋċe an uaiṫne tine.

15 Go cluinfid ma ṁarb tu an pobal so mar aon duine agus abrocaiḋ.

16 Nior b' ḟeidir leis, na daoine so do ṫabairt ċuige do'n tír do ġeall sé ḋóib: uime sin, do ṁarb sé iad añs a b-fasaċ.

17 Biḋeaḋ mar sin cuṁaċta an Tiġearna mór, mar do lábair tu, a ráḋ:

18 Ata an Tiġearna fadḟulantaċ, agus mór-ṫrócaireaċ, aig maiṫeaṁ ḋigceart agus peacaiḋ, agus gan aon duine ḟagail saor, aig aiṫbear peacaiḋ na n-aiṫneaċ air an g-cloiñ, go nuige an trear agus an ceaṫraṁaḋ gluin.

19 Maiṫ, aṫġairim ṫu, peacaiḋe na ndaoine so do réir meuid do ṫrócaire, agus mar do ṁaiṫ tu do'n ṗobal so ó'n Egipt go ḋ-tí anois.

20 Agus dubairt an Tiġearna: Do ṁaiṫeas do réir do bréiṫre se:

* Eccli. 46. 9. 1 Mac. 2. 55. and 56.
† Exod. 13. 21 ‡ Exod. 32. 28.

5 And when Moses and Aaron heard this, they fell down flat upon the ground before the multitude of the children of Israel.

6 *But Josue the son of Nun, and Caleb the son of Jephone, who themselves also had viewed the land, rent their garments,

7 And said to all the multitude of the children of Israel: The land which we have gone round is very good:

8 If the Lord be favourable, he will bring us into it, and give us a land flowing with milk and honey.

9 Be not rebellious against the Lord: and fear ye not the people of this land, for we are able to eat them up as bread. All aid is gone from them: The Lord is with us, fear ye not.

10 And when all the multitude cried out, and would have stoned them, the glory of the Lord appeared over the tabernacle of the covenant to all the children of Israel.

11 And the Lord said to Moses: how long will this people detract me? how long will they not believe me for all the signs that I have wrought before them?

12 I will strike them therefore with pestilence, and will consume them: but thee I will make a ruler over a great nation, and a mightier than this is.

13 And Moses said to the Lord: That the Egyptians, from the midst of whom thou hast brought forth this people may know,

14 And the inhabitants of this land (who have heard that thou, O Lord, art among this people, and art seen face to face, † and thy cloud protecteth them, and thou goest before them in a pillar of a cloud by day, and in a pillar of fire by night,)

15 That they may hear that thou hast killed so great a multitude as it were one man, and may say:

16 He could not bring the people into the land for which he had sworn, ‡ therefore did he kill them in the wilderness.

17 Let then the strength of the Lord be magnified, as thou hast sworn, saying:

18 § The Lord is patient and full of mercy,‖ taking away iniquity and wickedness, and leaving no man clear, ¶ who visitest the sins of the fathers upon the children unto the third and fourth generation.

19 Forgive, I beseech thee, the sins of this people, according to the greatness of thy mercy, as thou hast been merciful to them from their going out of Egypt unto this place.

20 And the Lord said: I have forgiven according to thy word.

§ Ps. 102. 8. ‖ Exod. 34. 7.
¶ Exod. 20. 5.

21 Acht mar ṫaim-se beo, líonfuiġear an doṁan uile le ġlóir an Tiġearna.

22 Acht na daoine uile do ċoṁairc mo ġlóir agus mo ionġanta, do riṅe mé 'san Egipt agus aṁs an b-fásaċ, agus do ċuir caṫúġaḋ orm anois deiċ n-uaire, agus nar éist le mo ġuṫ;

23 Go deiṁin ni ḟaicfid go braṫ an duṫaiġ do ġeall mé d'a naiṫriḃ; ni ḟaicfid aon neaċ díob so d'air ċuir fearg orm é.

24 Acht mo ḟearbḟóġantaiġ Caleb, oir bí aiṫearrac spioraid aṁ, agus do lean sé mise go h-iomlan, bearfaḋ mé do'n duṫaiġ aṁ a n-deaċaiḋ se; agus sealboċaid a ṡlioċd é.

25 Óir do aiṫreabadar na h-Amaleciṫiġ agus na Cananitiġ aṁs an gleaṅ. Fillid a maraċ, agus imṫiġid do'n ḟásaċ a sliġe na Mara ruaiḋe.

26 Agus do labair an Tiġearna le Maoise agus le Aron, a raḋ:

27 Ca ḟad iomċóras mé leis an droċ ṗobal so, noċ do ġnid ṫiomraḋ an m' aġaiḋ? do ċualaiḋ mé ṫiomraḋ ċloiṅe Israel, noċ do ġnit de ṁunṁur an m' agaiḋ.

28 Abair leo. Mar ṁairim, a deir an Tiġearna, aṁuil do labrabair aṁ mo ċluasaib, is mar sin do ḋéanfaiḋ mise liḃ:

29 Tuitfid bur g-conablaċa aṁs an b-fásaċ gaċ ar h-airṁeaḋ díḃ, do réir bur n-uiṁre iomlaine ó ḟiċċid bliġan d'aois agus ós a ċioṅ, do riṅe ṫiomraḋ an m' aġaidse,

30 Ni raċfaiḋ steaċ san tír ar ṁioṅa mé go n-aiṫreoċaiḋ siḃ inte, acht aṁain Caleb mac Jeṗone, agus Josue mac Nuin.

31 Acht bur n-aoidin, a dubrabar do ḃeit 'nn a g-creiċ do'n naṁaid, ḃéarfad a steaċ, go aiṫneocaiḋ siad an fearaṅ noċ do ṫarcuisniġbarse.

32 Tuitfid bur g-conablaċa, aṁs an b-fásaċ.

33 Ḃéid bur g-clan air seaċrán aṁs an b-fásaċ, fo ceaṫraċad bliaġan, agus iocfaid air son bur striapaċuis, nó go leaġaid bur g-conablaiġ aṁs an b-fásaċ.

34 Do réir uiṁre na g-ceaḋraċaḋ laeṫe a rabadar aig féacain an ḟearain, gaċ aon la air son bliaġn. Iomċortaoi bur néigceart 'é n ceaṫraċad bliagan, agus aiṫneoċaoi mo ḋioġaltas sa.

35 Aṁail mar dubairt me, ḋéanfaiḋ mé go deiṁin, ris an droċ ṡluaiġ so a d'éiriġ suas an m' agaiḋ; aṁs an b-fásaċ so tuitfid siad, agus an sin baiseoċtar iad.

36 Uime sin, iomlan na bear do ċuir Maoise d'ḟéaċúin an ḟearain, noċ do ḟill, agus ṫug air an

Chap. XIV., Ver. 33. During thirty-eight years and some months from the time that the Almighty uttered these words, the children of Israel were wandering in the desert.

21 As I live: and the whole earth shall be filled with the glory of the Lord.

22 But yet all the men that have seen my majesty, and the signs that I have done in Egypt, and in the wilderness, and have tempted me now ten times, and have not obeyed my voice,

23 * Shall not see the land for which I swore to their fathers, neither shall any one of them that hath detracted me, behold it.

24 † My servant Caleb, who being full of another spirit, hath followed me, I will bring into this land which he hath gone round: and his seed shall possess it.

25 For the Amalecite and the Chanaanite dwell in the valleys. To-morrow remove the camp, and return into the wilderness by the way of the Red Sea.

26 And the Lord spoke to Moses and Aaron, saying:

27 How long doth this wicked multitude murmur against me? I have heard the murmurings of the children of Israel.

28 Say therefore to them: As I live saith the Lord: According as you have spoken in my hearing, so will I do to you.

29 ‡ In the wilderness shall your carcases lie. All you that were numbered from twenty years old and upward, and have murmured against me.

30 § Shall not enter into the land, over which I lifted up my hand to make you dwell therein, except Caleb the son of Jephone, and Josue the son of Nun.

31 But your children, of whom you said, that they should be a prey to the enemies, will I bring in: that they may see the land which you have despised,

32 Your carcases shall lie in the wilderness.

33 Your children shall wander in the desert forty years, and shall bear your fornication, until the carcases of their fathers be consumed in the desert,

34 According to the number of the forty days, wherein you viewed the land: ‖ a year shall be counted for a day. ¶ And forty years you shall receive your iniquities, and shall know my revenge:

35 For as I have spoken, so will I do to all this wicked multitude, that hath risen up together against me: in this wilderness shall it faint away and die.

36 ** Therefore all the men whom Moses had sent to view the land, and who at their return had

* Deut. 1. 35. † Jos. 14. 6.
‡ Ps. 105. 26. § Deut. 1. 35. ‖ Ezec. 4. 6.
¶ Ps. 94. 10.
** Judith 8. 24. 1 Cor. 10, 10. Heb. 3. 17. Jude 1. 5.

mac Elearar an t-sagart, leis na saoiṫiḃ naoṁṫa, agus na stoic cum séideaḋ iona laiṁ.

7 Agus 'nuair do ċatuiġeadar aṅ agaiḋ na Madianaċ agus buaileadar iad; do ṁarḃadar a ḃ-fir uile.

8 Agus fós a ríġṫe Eḃi, agus Recem, agus Sur, agus Hur, agus Reba, cúig flaiṫe na criċe, Balaam mar an g-céadna mac Beoir do ṁarḃadar leis an g-cloiḋeam.

9 Agus do ġabadar a mna uile agus a leinb 'na m-braiġe, agus rugadar leo a d-treuda uile, a d-traiscan uile agus a maoin uile.

10 Agus do loiscadar a g-caiṫreaċa uile agus a m-bailte agus a g-caislain.

11 Agus rugadar leo na creaċa uile, agus gaċ eadail do ṫogadar idir duine agus ainṁiḋe.

12 Agus ṫugadar iad go Maoise, agus go h-Elearar an sagart, agus go cóṁċruiṅiugaḋ cloiṅe Israel. An ċuid eile de 'n trascan ṫugadar go nuige an forlungport a magaiḃ Moab, noċ a ta laiṁ le Iordan air agaiḋ do Jerico.

13 Agus do ċuadar Maoise, agus Elearar an sagart, agus uaċdarain an ċóṁċruiṅiġṫe uile, amaċ do ċeagṁail leo taoḃ amuiġ do'n forlung-port.

14 Air beiṫ faoi feirg do Ṁaoise le priṁ ċeannfairt an t-sluaiġ, leis na treabanaiḃ, agus leis na maoraiḃ-ceuid a ṫainic 'n g-caṫ,

15 Dúbairt: Cad fa ar ċumduiġ siḃ na mna?

16 Naċ iad so ċealguiġ air ċloiṅ Israel, tré ċómairle Balam ċum peacuġaḋ ann agaiḋ an Tiġearna, le peacaḋ Pogoir d' a ċion ar greadaḋ an pobal.

17 Uime sin marḃaiḋ gaċ fireannaċ a measg an aois óig féin, agus marḃaiḋ gaċ bean aig a raiḃ col-eolus le fear.

18 Acṫ na h-oiġe uile, agus na maġdeana, coiṁéad beo iad daoiḃ féin.

19 Agus déanaiḋ coṁnuiġe taoḃ amuiġ do'n forlungpurt seaċt la: Cia b'e marḃ duine agus cia b'e ḃain le corp mairḃ, glanfear é air an treas la, agus air an seaċtmaḋ la.

20 Agus de'n ċreac uile, eadaċ no soiġṫeaċ no aṫcara déanta de ċroicion, no d'ḟionaḋ gaḃar, no do ċraṅ, glanfear é.

21 Dubairt Elearar an sagart mar an g-céad-na, leis an luċd cogaiḋ, noċ do riṅe coṁrac: Is é so órduġaḋ an dliġe noċ do ḟuagair an Tiġearna do Ṁaoise;

22 Or, agus airgead, prais, agus iarann, luaiġe agus stan.

23 Agus gaċ niḋ a ḟulangoċas teine gilfear

Eleazar the priest, and he delivered to him the holy vessels, and the trumpets to sound.

7 And when they had fought against the Madianites and had overcome them, they slew all the men.

8 * And their kings Evi, and Recem, and Sur, and Hur, and Rebe, five princes of the nation: Balaam also the son of Beor, they killed with the sword.

9 And they took their women, and their children captives, and all their cattle, and all their goods: and all their possessions they plundered:

10 And all their cities, and their villages, and castles they burned.

11 And they carried away the booty, and all that they had taken both of men and of beasts.

12 And they brought them to Moses, and Eleazar the priest, and to all the multitude of the children of Israel. But the rest of the things for use they carried to the camp on the plains of Moab, beside the Jordan over-against Jericho.

13 And Moses and Eleazar the priest and all the princes of the synagogue went forth to meet them without the camp.

14 And Moses being angry with the chief officers of the army, the tribunes, and the centurions that were come from the battle,

15 Said: Why have you saved the women?

16 † Are not these they, that deceived the children of Israel by the counsel of Balaam, and made you transgress against the Lord by the sin of Phogor, for which also the people was punished.

17 ‡ Therefore kill all that are of the male sex, even of the children: and put to death the women that have carnally known men.

18 But the girls, and all the women that are virgins save for yourselves:

19 And stay without the camp seven days. He that hath killed a man, or touched one that is killed, shall be purified the third day and the seventh day.

20 And of all the spoil, every garment, or vessel, or any thing made for use, of the skins, or hair of goats, or of wood, shall be purified.

21 Eleazar also the priest spoke to the men of the army, that had fought, in this manner: This is the ordinance of the law, § which the Lord hath commanded Moses:

22 Gold, and silver, and brass, and iron, and lead, and tin.

23 And all that may pass through the fire, shall be purified by fire, but whatsoever cannot

* Jos. 13. 21. † Supra, 25. 18. ‡ Judges 21. 11. § Levit. 6. 28 and 11. 33. and 15. 11.

le teine; agus an uile nidh nach fulangochaidh teine, glanfear le uisge an dhealuighthe é.

24 Agus nighfidhe bhur n-éadaigh air an seachtmhadh lá, agus beidhidh glan, agus 'n a dhiaigh sin tiocfaidhe do'n ḟorlungphort.

25 A's dubhairt an Tighearna le Maoise,

26 Glac áireamh na h-éadála do beanadh amach, duine agus beithach, thusa agus Eleásar an sagart, agus príomhaithreacha an chómhchruinnighthe:

27 Agus roinnfidh tu an chreach go cothrom idir an mhuinntir do chuaidh amach s-an chath; agus eidir an cómhchruinniughadh uile.

28 Agus cuirfair air leith do'n Tighearna ó'n lucht chogaidh do chuaidh amach chum an chatha, aon anam as cuig ceud, de na daoine, de na buaibh de na h-asail, agus de na caorachaibh.

29 Agus bhéarfaidh tu do Eleásar an sagart iad, mar geall gúr b' iad ceud torta do'n Tighearna.

30 Agus do leath chloinne Israel, buainfidh tu aon chuid roinna de chaogad, de na daoinibh, na buaibh, agus na h-asalaibh, na caoraighibh, de na h-uile chineal áirnéise, agus bhéarfaidh tu iad do na Lébhitibh, noch choimhéadas curam teaghais an Tighearna.

31 Agus do rinne Maoise agus Eleásar mar d' aithin an Tighearna.

32 Agus an chreach do ghlacadar an lucht chogaidh, budh se ceud míle agus seachtmhoghad míle agus cuig míle caorach.

33 Trí fichid agus dhá mhíle dheag bó,

34 Trí fichid agus aon mhíle asal:

35 Triochad agus dhá mhíle daoine de mhnáibh nach raibh eolus aca a riamh air fear.

36 Agus leath, tugadh mar chuid roinna do'n mhuinntir do chuaidh amach chum an chogaidh, do bhí an uimhir trí cheud míle agus seacht míle deug air fhichid, agus cuig ceud caora:

37 Agus do b'e áirdchíos an Tighearna de na caorach, sé cheud agus a cúig dhéag agus trí fichid.

38 Agus de na ba raibh a suim triochad agus sé mhíle: trí fichid agus dó dheug.

39 De na deich míle fhichiod agus cuig ceud h-asail, aon agus trí fhichid.

40 De na sé míle deug daoine, do dheug agus fichthe duine.

41 Agus thug Maoise suim an cheud-toradh do Eleásar an sagart, mar d' aithin an Tighearna do,

42 Do leith chloinne Israel, noch do rann Maoise ó'n lucht chogaidh.

43 Acht as an leath do thuit do'n roinn eile, budh trí ceud agus triochad, agus seacht míle agus cúig cheud caora.

44 Agus de'n triochad agus sé mhíle bó,

45 Agus de'n triochad míle asal agus cúig ceud,

abide the fire, shall be sanctified with the water of expiation:

24 And you shall wash your garments the seventh day, and being purified, you shall afterwards enter into the camp.

25 And the Lord said to Moses:

26 Take the sum of the things that were taken both of man and beast, thou and Eleazar the priest and the princes of the multitude:

27 And thou shalt divide the spoil equally, between them that fought and went out to the war, and between the rest of the multitude.

28 And thou shalt separate a portion to the Lord from them that fought and were in the battle, one soul of five hundred as well of persons as of oxen and asses and sheep.

29 And thou shalt give it to Eleazar the priest, because they are the first fruits of the Lord.

30 Out of the moiety also of the children of Israel, thou shalt take the fiftieth head of persons, and of oxen, and asses, and sheep, and of all beasts, and thou shalt give them to the Levites that watch in the charge of the tabernacle of the Lord.

31 And Moses and Eleazar did as the Lord had commanded.

32 And the spoil which the army had taken, was six hundred seventy-five thousand sheep.

33 Seventy-two thousand oxen,

34 Sixty-one thousand asses:

35 And thirty-two thousand persons of the female sex, that had not known men.

36 And one half was given to them that had been in the battle, to wit, three hundred thirty-seven thousand five hundred sheep:

37 Out of which for the portion of the Lord, were reckoned six hundred seventy-five sheep.

38 And out of the thirty-six thousand oxen, seventy two oxen:

39 Out of the thirty thousand five hundred asses, sixty-one asses:

40 Out of the sixteen thousand persons, there fell to the portion of the Lord thirty-two souls.

41 And Moses delivered the number of the first-fruits of the Lord to Eleazar the priest, as had been commanded him.

42 Out of the half of the children of Israel, which he had separated for them that had been in the battle.

43 But out of the half that fell to the rest of the multitude, that is to say, out of the three hundred thirty-seven thousand five hundred sheep,

44 And out of the thirty-six thousand oxen,

45 And out of the thirty thousand five hundred asses,

46 Agus de'n sé míle deug daoine;

47 Do ṫóg Maoise aon de gaċ ċaogad, eidir ḋuine agus beaṫaċ, agus ṫug iad do na Lébitiḃ, noċ do ċoiṁéad cunam pailliuin an Tiġearna; mar d' aiṫin an Tiġearna,

48 Agus 'nuair a ṫainicadar ciñfaint na feine, iad do ḃí os cionn milte agus os cionn ceuda fogus do Maoise, dubradar leis:

49 Do ġabamar do ḟearḃfoġantaiḋiḃ uiṁir na ḃ-fear cogaiḋ fa'r láiṁ, agus ní ḋeasuiġeañ duine aca.

50 Tugamuid air an ádbar sin mar tioḋlacaḋ ċum an Tiġearna, a ḃ-fuaramar de gaċ aon aguinn, de ṡeoid óir, de ṡlabraḋ, agus de ḃráisléiḋ d'ḟáiñiḋe, do ċluaisseoid, agus do ṫaibleiḋ, cum go n-déanfá sioḋa do'n Tiġearna air ar son.

51 Agus do ġlac Maoise agus Eleasar an sagart an t-ór ann uile ṡeod oibriġṫe.

52 Buḋ meaċan do sé míle deug agus seaċt g-ceud agus caogad secel, ó ciñfeart na milte agus na g-ceud.

53 Óir gaċ éadail do ġlacadar luċt an ċogaiḋ, buḋ leo féin é.

54 Agus gaċ niḋ do glacadar, do ṫugadar é go lóistin na fiaḋnuise mar ċuiṁne do ċloiñ Israel a láṫair an Tiġearna.

## CAIḂ. XXXII.

Glacañ treaḃ Rubein agus Gaid, agus leaṫ treiḃ Manasses i, a n-oiġreaċt añ taoḃ soir de'n Jordan, air congraḋṫaiḃ taiṫneamaċa le Maoise.

AGUS do ḃí móran mór tainte agus airneise gan condus aig cloiñ Reubén agus aig cloiñ Gad. Agus an uair do ċoncadar fearañ Jaser, agus fearañ Galaad, go raiḃ an áit maiṫ aig áirneis.

2 Tainicadar ċum Maoise, agus h-Eleasar an t-sagart, agus uaċdarana an ċóiṁċruiñiġṫe 'g a ráḋ,

3 Ataroṫ agus Dibon, agus Jaser, agus Nemra, agus Hesebon, agus Eleale, agus Saban, agus Nebo, agus Beon.

4 Éadon an tír do ḃuail an Tiġearna a láṫair ċóiṁċruiñiġṫe Israel, is fearañ áirnéise é, agus atá áirnéis againn do ḟearḃḟóġantaiḋiḃ gó leor.

5 Air an ádbar sin, ar siad, má fuaramar grása a'd raḋairc, tugṫar an duṫaig so duiñ do ḟearḃfóġantaiḋiḃ mar seilḃ, agus ná beirṫear anuñ tar Jordan siñ.

6 Agus do ḟreagair Maoise iad: An raċfaiḋ bur n-dearḃraiṫre ċum an ċogaiḋ, agus an suiḋfiḋ siḃ-se añso?

7 Creád fá, cuireañ siḃ droċ ṁisneaċ air croiḋe ċlañ Israel cum naċ m-beiḋeaḋ áñta dul a noñ do'n tír noċ ṫug an Tiġearna dóiḃ?

46 And out of the sixteen thousand persons,

47 Moses took the fiftieth head, and gave it to the Levites that watched in the tabernacle of the Lord, as the Lord had commanded.

48 And when the commanders of the army, and the tribunes, and centurions were come to Moses, they said:

49 We thy servants have reckoned up the number of the fighting men, whom we had under our hand, and not so much as one was wanting.

50 Therefore we offer as gifts to the Lord what gold every one of us could find in the booty, in garters and tablets, rings and bracelets, and chains, that thou mayst pray to the Lord for us.

51 And Moses and Eleazar the priest received all the gold in divers kinds,

52 In weight sixteen thousand seven hundred and fifty sicles, from the tribunes and from the centurions.

53 For that which every one had taken in the booty, was his own.

54 And that which was received they brought into the tabernacle of the testimony, for a memorial of the children of Israel before the Lord.

## CHAP. XXXII.

*The tribes of Ruben and Gad, and half of the tribe of Manasses, receive their inheritance on the east side of Jordan, upon conditions approved of by Moses.*

AND * the sons of Ruben and Gad had many flocks of cattle, and their substance in beasts was infinite. And when they saw the lands of Jazer and Galaad fit for feeding cattle,

2 † They came to Moses and Eleazar the priest, and the princes of the multitude, and said:

3 Ataroth, and Dibon, and Jazer, and Nemra, Hesebon, and Eleale, and Saban, and Nebo, and Beon,

4 The land which the Lord hath conquered in the sight of the children of Israel, is a very fertile soil for the feeding of beasts: and we thy servants have very much cattle:

5 And we pray thee, if we have found favour in thy sight, that thou give it to us thy servants in possession, and make us not pass over the Jordan.

6 And Moses answered them: What, shall your brethren go to fight, and will you sit here?

7 Why do ye overturn the minds of the children of Israel, that they may not dare to pass into the place which the Lord hath given them?

* Deut. 3. 12.

† A.M. 2553.

8 Ní mar so do riṁeadar bhur n-aiṫre, an uair do ċuir mise iad ó Cades-barne d'ḟéaċuin na tíre.

9 Agus 'nuair do ṫaimicdar go gleann an brio-poill, aig feicsint an fearaiḋ, do iompuiġadar croiḋe ċloiṅe Israel, naċ raċadis do na teoranaiḃ noċ ṫug an Tiġearna dóiḃ.

10 Agus faoi feirg ṫug se mionna a raḋ:

11 Go deimin ní feicfiḋ aon duine d'a dtáinic amaċ as an Egipt, ó ḟiċid bliaġan d'aois agus ós a cionn, an dúṫaiġ do ṁionnuiġ mise do Abraham, do Isaac, agus do Jacob; do ċionn naċ raiḃ mian aca mise a leanṁuin.

12 Aċt Caleb mac Jephone an Ceniseaċ, agus Josua mac Nun: óir do riṁeadar go h-iomlan mo ċoṁairle.

13 Agus do las fearg an Tiġearna ann aġaiḋ Israel, agus do ċuir air seaċran san b-fasaċ iad da ḟiċid bliaġan, nó gur dioġlaiṫriġead an uile ġeinealaċ, do riṅe olc a laṫair an Tiġearna.

14 Agus feuċaiḋ, taṫaoi air eirġe suas ann ait bhur n-aiṫre tora agus bisnaċ, dream ṗeaca-ṁail, le ṁeaduġaḋ fós diḃfeirge an Tiġearna ann aġaiḋ Israel.

15 Aċt muna b-fuil sib-se claonṁar le na lean-ṁuint, fagfaiḋ na daoine 's an b-fasaċ, agus beiḋiḋ sib-se faṫ sgriosta an iomlan.

16 Aċt teaċt ann gar dó, dúbradar: Do dean-famuid manraċa ann so d'ar n-áirneis, agus cái-ṫreaċa d'ar n-daoiniḃ beaga:

17 Aċt raċfamuid féin réiḋ armṫa roiṁe ċloiṅ Israel, no go m-beireamuid d'a n-áit iad: agus coiṁneoċaiḋ ar n-aos óg ann na caiṫreaċaiḃ daingne, air eagla luiḋeaċain áitreaḃaċ na tíre.

18 Ní ḟillfamuid d'ar d-tiġṫiḃ, no go sealbhui-giḋ clann Israel gaċ aon a oiġreaċt féin.

19 Agus ní iarrfamuid oiġreaċt do'n taoḃ úd de Jordan, nó ṫairis sin, de ċionn gur ṫuit ar n-oiġreaċt ċugainn de'n taoḃ so de Jordan, leiṫ soir.

20 Agus dúbairt Maoise leo: Ma gniṫí an niḋ so réir bhur geallaṁant, teiġiḋ faoi airm roiṁe an Tiġearna ċum cogaiḋ,

21 Agus teigeaḋ gaċ uile, armṫa tar Jordan, nó go g-caisgearaḋ an Tiġearna, a naṁaḋ roiṁe.

22 Agus go g-claoiḋfear an dúṫaiġ uile; agus beiḋiḋ neiṁċionntaċ a láṫair an Tiġearna, agus a laṫair Israel; agus beiḋ an fearann so a ḟanṫui-geann sib, na seilḃ agaiḃ-se a láṫair an Tiġearna.

23 Aċt muna n-deanfaoi réir bhur n-geallṁuint, ní ṫig le aon duine raḋ, aċt gur do ṗeaċuiġeabar ann aġaiḋ an Tiġearna: agus bíḋiḋ dearbṫa go b-fuiġiḋ bhur b-peacaiḋ amaċ sib.

24 Deanaiḋ caiṫreaċa d'a bhur aos óg, agus

8 Was it not thus your fathers did, when I sent from Cadesbarne to view the land?

9 * And when they were come as far as the valley of the cluster, having viewed all the country, they overturned the hearts of the children of Israel, that they should not enter into the coasts, which the Lord gave them.

10 † And he swore in his anger, saying:

11 Not one of these men, that came up out of Egypt, from twenty years old and upward, shall see the land, which I promised with an oath to Abraham, Isaac, and Jacob: because they would not follow me,

12 Except Caleb the son of Jephone the Cenezite, and Josue the son of Nun: these have fulfilled my will.

13 And the Lord being angry against Israel, led them about through the desert forty years, until the whole generation, that had done evil in his sight, was consumed.

14 And behold, said he, you are risen up instead of your fathers, the increase and offspring of sinful men, to augment the fury of the Lord against Israel.

15 For if you will not follow him, he will leave the people in the wilderness, and you shall be the cause of the destruction of all.

16 But they coming near said: We will make sheep-folds and stalls for our cattle, and strong cities for our children:

17 And we ourselves will go armed and ready for battle before the children of Israel, until we bring them in unto their places. Our little ones and all we have, shall be in walled cities, for fear of the ambushes of the inhabitants.

18 We will not return into our houses until the children of Israel possess their inheritance.

19 Neither will we seek anything beyond the Jordan: because we have already our possession on the east side thereof.

20 And Moses said to them: ‡ If you do what you promise, go on well appointed for war before the Lord:

21 And let every fighting man pass over the Jordan, until the Lord overthrow his enemies.

22 And all the land be brought under him: then shall you be blameless before the Lord and before Israel, and you shall obtain the countries that you desire, before the Lord:

23 But if you do not what you say, no man can doubt but you sin against God: and know ye that your sin shall overtake you.

24 Build therefore cities for your children, and

* Supra, 13. 24. † Jos. 14. 29. ‡ Jos. 1. 14.

mannraċa d'a ḃur g-caoraiġiḃ; agus boṫa ḋar d-treudaiḃ, agus déanaiḋe an níḋ do ġeall siḃ.

25 Agus do labhradar clann Gaid agus clann Reuben le Maoise, ráḋ: Sinn-ne do ḟearḃróġantaiġiḋ, déanfamuid mar d' aiṫin ar d-Tiġearna.

26 Fágfamuid ar g-clanna óg, agus ar mna, agus ar d-treuda, agus ar n-airnéis uile, ann i n-a caiṫreaċaiḃ Gilead:

27 Acht raċfaiḋ sinn do ḟearḃróġantaiḋiḋ faoi airm ċum an ċoġaiḋ, mar a deir tu, a ṫiġearna.

28 Mar sin d' aiṫin Maoise do Eleasar an sagart, agus do Josua mac Nun, agus do ċinfaint onóraċa muintire ṫreaḃ ċloinne Israel: agus a dubairt leo.

29 Ma ṫeiġ clann Gad agus clann Reuben liḃ tar Jordan, gaċ aon duine armṫa ċum caṫa, a láṫair an Tiġearna, agus go g-claoiḋfear an tír romaiḃ, ann sin do ḃearfaoiḋ tír Gilead ḋóiḃ mar ṡeilḃ.

30 Acht muna d-teiġeaḋ siad liḃ a nunn armṫa, do ġeabaid áit comnaiġ bur mearg a d-tír Canain.

31 Agus do ḟreagradar clann Gad agus clann Reuben, 'g a ráḋ: Mar a dúbairt an Tiġearna le d' ḟearḃróġantaiḋiḃ, is mar sin do ḋéanaim-ne.

32 Raċfamuid ṫairis anonn armṫa roimhe an d-Tiġearna go tír Canaain, agus admuiġmuid go b-fuaramar ar sealḃ do'n taoiḃ so do Jordan.

33 Mar sin ṫug Maoise do ċloinn Gad, agus do ċloinn Reuben, agus do leaṫ ṫreiḃe Manasses mic Jósep, ríoġaċt Sihon ríġ na n-Amoriteaċ, agus ríoġaċt Og ríġ Basan, an fearann agus caiṫreaċa na tíre timċioll fá ċuairt.

34 Ann sin do rinneadar clanna Gad, Dibon, agus Ataroṫ, agus Aroer,

35 Agus Etroṫ, agus Sophan, agus Jazer, agus Jogbaa.

36 Agus Betnemra, agus Betaran, caiṫreaċa ċumdaiġe: agus mannraċa do'n airnéis.

37 Agus do ċuireadar clan Reúben suas Hesbon, agus Eleale agus Cariataim,

38 Agus Nabo, agus Balmeon, air n-aṫruġaḋ a n-ainmne, agus Sabama: aig tabairt ainm do na caiṫreaċaiḃ noċ do rinneadar.

39 Agus d' imṫiġeadar clann Maċir mic Manasses go Galad, agus do sgriosadar é, agus do gearradar amaċ an t-Amoriteaċ do ḃí ann.

40 Agus ṫug Maoise Galad do Maċir mac Manasses, agus do ċomnuiġ sé ann.

41 Agus do ċuaiḋ Jair mac Manasses agus do ġlac a m-bailte beaga agus do ġoir Habot-Jair díoḃ so sin bailte Jair.

42 Agus do ċuaiḋ Nobe mar an g-ceadna agus do ġlac Canat, agus a bailte beaga, agus do ġoir Nobe dé, a ainm féin.

folds and stalls for your sheep and beasts, and accomplish what you have promised.

25 * And the children of Gad and Ruben said to Moses: We are thy servants, we will do what my lord commandeth.

26 We will leave our children, and our wives, and sheep and cattle, in the cities of Galaad:

27 And we thy servants all well appointed will march on to the war, as thou, my lord, speakest.

28 Moses therefore commanded Eleazar the priest, and Josue the son of Nun, and the princes of the families of all the tribes of Israel, and said to them:

29 † If the children of Gad, and the children of Ruben pass with you over the Jordan all armed for war before the Lord, and the land be made subject to you: give them Galaad in possession.

30 But if they will not pass armed with you into the land of Chanaan, let them receive places to dwell in among you.

31 And the children of Gad, and the children of Ruben answered: As the Lord hath spoken to his servants, so will we do:

32 We will go armed before the Lord, into the land of Chanaan, and we confess that we have already received our possession beyond the Jordan.

33 Moses therefore gave to the children of Gad and of Ruben, and to the half tribe of Manasses the son of Joseph, the kingdom of Sehon king of the Amorrhites, and the kingdom of Og king of Basan, and their land and the cities thereof round about.

34 And the sons of Gad built Dibon, and Ataroth, and Areor.

35 And Etroth, and Sophan, and Jazer, and Jegbaa.

36 And Bethnemra, and Betharan, fenced cities, and folds for their cattle.

37 But the children of Ruben built Hesebon, and Eleale, and Cariathaim,

38 And Nabo, and Baalmeon (their names being changed) and Sabama: giving names to the cities which they had built.

39 ‡ Moreover the children of Machir, the son of Manasses, went into Galaad, and wasted it, cutting off the Amorrhites the inhabitants thereof.

40 And Moses gave the land of Galaad to Machir the son of Manasses, and he dwelt in it.

41 And Jair the son of Manasses went and took the villages thereof, and he called them Havoth Jair, that is to say, the villages of Jair,

42 Nobe also went, and took Caneth with the villages thereof: and he called it by his own name Nobe.

* Jos. 4. 12.

† Deut. 3. 12. Jos. 13. 8. and 22. 4. ‡ Gen. 50, 22.

## CAIB. XXXIII.

**Aite coṁnuiġ agus aistir clan Israel anns an b-fasaċ.**

AS iad so siubail ċloiṅe Israel, noċ do ċuaiḋ amaċ ar ċriċ na h-Egipte le n-a sluaġaiḃ faoi laiṁ Ṁaoise agus Aroin.

2 Do sgriob Ṁaoise féin aite a d-tonair agus d'aistriġdear tré aiṫne an Tiġearna:

3 Anois d' ḟagbadar clan Israel Ramesses aṅs an g-ceud ṁi, air an g-cuigeaḋ la deug de'n ċeud ṁi; air na ṁarac d'éis na casga le laiṁ aird a radairc na n-Egipteaḋ uile.

4 Noċ do ḃi aig adluiceaḋ an uile ċéidġin, do buail an Tiġearna 'na measg: air na déeiḃ mar an g-céadna do riṅe dioġaltas.

5 Do aitiġeadar a Soccot.

6 Agus ó Soccot, ṫainicadar go Etam, noċ atá ann imiol an ḟasaiġ.

7 Agus do aṫruiġeadar as sin, agus do ḟilleadar arís go Ṗihahirot, noċ atá os coiṅe Bail-Sepon: agus do coṁnuiġdear os coiṅe Ṁagdal.

8 Agus aig gluaiseaċt as Ṗihahirot, do ċuadar tré lár na fairrge go nuiġe an ḟasaċ, agus aig deanaḋ aistire trí lá a b-fasaḋ Etam, do ṡuiġeadar a Ṁara.

9 Agus aig aṫruġad ó Ṁara, ṫainicadar go Elim: aṅ a rabadar dá ṫobair deug uisge agus trí ficċid agus deiċ g-crain ṗailme; agus ṡuiġeadar aṅ sin.

10 Aċt aig aṫruġaḋ as sin do ṡinadar a m-boṫa aig an Ṁuir Ruaiḋ: n-deis astriuġaḋ. o'n Ṁuir Ruaiḋ,

11 Do ṡosadar a b-fasaċ Ṡin.

12 Agus do ġluaiseadar as sin agus ṫainicadar go Daṗca.

13 Agus aig imṫeact ó Ḋaṗca, do ṡuiġeadar ann Alus.

14 Agus aig aṫruiġead ó Alus, do fuiġeadar a Raṗidim, ȧit naċ raiḃ uisge aig na daoiniḃ le n'ól.

15 Agus d'ḟagbadar Reṗidim, agus do ṡuiġeadair a b-fasaċ Sinai.

16 Agus do aṫruiġeadar ó ḟasaċ Ṡinai, agus da ṡuiġeadar aig uaṁaiḃ na druise.

17 Agus d' imṫiġeadar ó uaiṁaiḃ na druise, agus do ṡuiġeadar an Aserot.

18 Agus do ṫainicadar ó Haserot, go Ritma.

19 Agus aig imeaċt as Ritma do ṡuiġeadar a Remmon-ṗares.

20 Agus do ḟagbadar sin, agus ṫainicadar go Lebna.

## CHAP. XXXIII.

*The mansions or journeys of the children of Israel towards the land of promise.*

THESE are the mansions of the children of Israel, who went out of Egypt by their troops under the conduct of Moses and Aaron,

2 Which Moses wrote down according to the places of their encamping, which they changed by the commandment of the Lord.

3 Now the children of Israel departed from Ramesses the first month, on the fifteenth day of the first month, the day after the phase, with a mighty hand, in the sight of all the Egyptians,

4 * Who were burying their first-born, whom the Lord had slain (upon their gods also he had executed vengeance),

5 And they camped in Soccoth.

6 And from Soccoth they came to Etham, which is in the uttermost borders of the wilderness.

7 † Departing from thence they came over against Philhahiroth, which looked towards Beelsephon, and they camped before Magdalum.

8 And departing from Philhahiroth, they passed through the midst of the sea into the wilderness: ‡ and having marched three days through the desert of Etham, they camped in Mara.

9 § And departing from Mara, they came into Elim, where there were twelve fountains of waters, and seventy palm trees: and there they encamped.

10 But departing from thence also, they pitched their tents by the Red Sea And departing from the Red Sea,

11 They camped in the desert of Sin.

12 And they removed from thence, and came to Daphca.

13 And departing from Daphca, they camped in Alus.

14 And departing from Alus, they pitched their tents in Raphidim, ‖ where the people wanted water to drink.

15 And departing from Raphidim, they camped in the desert of Sinai.

16 But departing also from the desert ¶ of Sinai, they came to the graves of lust.

17 And departing from the graves of lust they camped in Haseroth.

18 **And from Haseroth they came to Rethma.

19 And departing from Rethma, they camped in Remmomphares.

20 And they departed from thence and came to Lebna.

* Exod, 12. 12. † Exod. 14. 2 ‡ Exod. 15. 22. § Exod. 15. 27.

‖ Exod. 17. 1. ¶ Exod. 19. 2. Supra, 11. 34. ** Supra, 13. 1.

21 Ó Lebna d'aistriuġadar go Ressa.
22 Agus do ġluaiseadar ó Ressa, agus d' ḟosadar a g-Cehelata.
23 D' imṫiġeadar as sin agus do ċomhnuiġeadar a sliaḃ Saper.
24 Agus d' aṫruiġeadar ó ṡliaḃ Saper, agus d' ḟosadar aig Arada.
25 Do aṫruiġeadar as sin agus do ṡuiġeadar a Macelot.
26 Agus deis imeaċt as Macelot, d' ḟosadar aig Tahat.
27 Ó Tahat, aig aistriuġaḋ d' ḟuiġeadar a d-Tara.
28 Aig imṫeaċt as sin do ṡuiġeadar a Metca.
29 Agus ó Metca d' aistriuġadar go Harmona.
30 Agus d' ḟágbadar Harmona, agus d' ḟanadar aig Moserot.
31 Agus ó Moserot, 'dul roimpa suiġeadar a m-Bene-iacan.
32 Agus d' aṫruiġeadar ó Bene-iacan, agus do ċomhnuiġadar aig sliaḃ Gadgaid.
33 Agus d' imṫiġeadar as sin agus d' ḟuiġeadar an Jotbata.
34 Ó Jotbata, ġluaiseadar go Ebróna.
35 Agus aig fagail Ebróna d' ḟuiġeadar aig Asion-gaber.
36 Agus d' aṫruiġeadar as sin agus d' ḟuiġeadar b-fasaċ Sin, se sin Cades.
37 Agus d' aṫruiġeadar ó Cadés, agus do ḟuiġeadair air ṡliaḃ Hor, a m-bruaċ tíre Edom.
38 Agus do ċuaiḋ Aron an sagart suas go sliaḃ Hor reir aiṫne an Tiġearna: agus fuair bas an sin, an ceaṫraċaḋ bliaġain tar éis ċloinne Israel do ṫeaċt amaċ as crić na h-Egipte; anns an g-ceud lá de'n ċúigeaḋ mí.
39 N-deis do ḃeiṫ ceud agus fiċte agus trí bliaġna d'aois.
40 Agus do ċualaiḋ riġ Arad an Canainteaċ, noċ d' aitreaḃ o ḋeas, air teaċt ċloinne Israel go crić Canain.
41 Agus do ḟágbadar sliaḃ Hor, agus do ḟuiġeadar a Salmóna.
42 Agus do ḟágbadar sin, agus do ḟuiġeadar a b-Punon.
43 Agus d' aistriuġadar o Púnon, agus do ḟuiġeadar an Obot.
44 Agus o Obot, rangadar go Jeabarim d-teorainn Moaib.
45 Agus d' ḟágbadar Jeabarim, agus d' ḟosadar an Dibon-gad.

21 Removing from Lebna they camped in Ressa.
22 And departing from Ressa, they came to Ceelatha.
23 And they removed from thence and camped in the mountain Sepher.
24 Departing from the mountain Sepher, they came to Arada.
25 From thence they went and camped in Maceloth.
26 And departing from Maceloth, they rested at Thahath.
27 Removing from Thahath they camped in Thare.
28 And they departed from thence, and pitched their tents in Methca.
29 And removing from Methca, they camped in Hesmona.
30 And departing from Hesmona, they came to Moseroth.
31 And *removing* from Moseroth, they camped in Benejaacan.
32 * And departing from Benejaacan, they came to mount Gadgad.
33 From thence they went and camped in Jetebatha.
34 And from Jetebatha, they came to Hebrona.
35 And departing from Hebrona, they camped in Asiongaber.
36 † They removed from thence and came into the desert of Sin, which is Cades.
37 And departing from Cades, they camped in mount Hor, in the uttermost borders of the land of Edom.
38 ‡ And Aaron the priest went up into mount Hor at the commandment of the Lord: and there he died in the fortieth year of the coming forth of the children of Israel out of Egypt, § the fifth month, the first day of the month.
39 When he was a hundred and twenty-three years old.
40 And king Arad the Chanaanite, who dwelt towards the south, heard that the children of Israel were come to the land of Chanaan.
41 And they departed from mount Hor, and camped in Salmona.
42 From whence they removed and came to Phunon.
43 And departing from Phunon, they camped in Oboth.
44 And from Oboth they came to Ieabarim, which is in the borders of the Moabites.
45 And departing from Ieabarim they pitched their tents in Dibongad.

* Deut. 10. 7. † Supra, 20. 1.

‡ Supra, 20. 25. Deut. 32. 50. § A.M. 2552. A.C. 1452.

46 Agus d' aṫruigeadar as sin, agus do ċōm-nuigeadar a n-Elmon-deblataim.

47 Agus d' aṫruigeadar ó Elmon-deblataim, agus d' fuigeadar a sléibtiḃ Abarim, os coiñe Nabo.

48 Agus d' imṫigeadar ó sléibtiḃ Abarim, agus do ṡuigeadar a réiteaċ Moaib láiṁ le Jordan a ḃ-fogus do Jerico.

49 Agus do ṡuigeadar ann ó Bet-simot go nuige Abel-satim a réiteaċ Móaib.

50 Nar ar labair an Tigearna le Maoise:

51 Orduig do ċloiñ Israel, agus abair leo: An uair raċfaoi ṫar Jordan go tír Canain.

52 Añ sin sgriosfaiḋ luċt na criċe sin uile; brisfiḋ a g-cuid altora, déanaiḋ mion-spruillíḋ d'a n-iomaiġ; agus milliġiḋ a n-aite arda go h-iomlan,

53 Ag glanugaḋ an fearain, agus déanaḋ aiteaċas ann: óir ṫug mise an fearañ daoiḃ d'a ṡealbugaḋ.

54 Agus roiñfiḋe an fearañ le crañcar bur measg: agus do'n luċt is mó do beurṫaoi an ċuid is mó de'n oiġreaċt, agus de'n luċt is luġa an ċuid is luġa: oiġreaċt gaċ duine mar a d-tuitfiḋ a ċranċair; do réir treaba agus teaglaiġ bur ñaiṫreaḋ, do ġeaḃṫaoi oiġreaċt.

55 Aċt muna sgriosfaiḋ sibse na criċe, añ-soin beidid, an ċuid d'a léigfiḋe fuireaḋ, 'na scol-buiḃ añ bur suilib, agus na' ndealgaib an bur ttaobaiḃ, buaiḋeoroċad siḃ añsa duṫaiġ a gcóiṁ-neoċṫaoi.

56 Agus déanfaḋ mise liḃ-se, mar ḋo smuain mé do ḋéanaḋ leosan.

## CAIB. XXXIV.

Teoraña Ċanain agus ainmne na n-daoine do roin é.

AGUS labair an Tigearna le Maoise d'a raḋ:

2 Aiṫin do ċloiñ Israel, agus abair leo: An uair ṫiocfuiḋe go tír Canain; agus beiḋ sealḃ agaiḃ air réir crain, beiḋ sé caraiġṫe le na ṫeo-rañuiḃ ud:

3 Beiḋ an ċuiḋ ó ḋeas o ḟasaċ Ṡin ar fad láiṁ le imliḃ Edoim, sineaḋ a teoraña an taoḃ ṡoir, go d-ti an-n-fairrge sailte:

4 Agus raċfid timċioll bur d-teorañ ó ḋeas go h-ard Acrabbim, agus roiġfiḋ air fad go Sena, agus beid a ḋul amaċ ó ḋeas go Cadesbarne, agus raċaid as sin, na teoraña on-m baile d'a n-goirtear Adar, agus raċaiḋ air aġuiḋ go h-semona.

5 Agus ḃearfaiḋ an teorañ cuairt timċioll ó

* A.M. 2552. † Deut. 7. 5. Judges 2. 2.

46 From thence they went and camped in Helmondeblathaim.

47 And departing from Helmondeblathaim, they came to the mountains of Abarim over-against Nabo.

48 And departing from the mountains of Abarim, they passed to the plains of Moab, by the Jordan, over-against Jericho.

49 And there they camped from Bethsimon even to Abelsatim in the plains of the Moabites.

50 Where the Lord said to Moses:*

51 Command the children of Israel, and say to them: When you shall have passed over the Jordan, entering into the land of Chanaan,

52 Destroy all the inhabitants of that land: †beat down their pillars, and break in pieces their statues, and waste all their high-places,

53 Cleansing the land, and dwelling in it. For I have given it you for a possession.

54 And you shall divide it among you by lot. To the more you shall give a larger part, and to the fewer a lesser. To every one as the lot shall fall, so shall the inheritance be given. The possession shall be divided by the tribes and the families.

55 But if you will not kill the inhabitants of the land: they that remain, shall be unto you as nails in *your* eyes, and spears in *your* sides, and they shall be your adversaries in the land of your habitation.

56 And whatsoever I had thought to do to them, I will do to you.

## CHAP. XXXIV.

*The limits of Chanaan: with the names of the men that make the division of it.*

AND the Lord spoke to Moses, saying:‡

2 Command the children of Israel, and thou shalt say to them: When you are entered into the land of Chanaan, and it shall be fallen unto your possession by lot, it shall be bounded by these limits:

3 § The south side shall begin from the wilderness of Sin, which is by Edom: and shall have the most salt sea for its furthest limits eastward:

4 Which limits shall go round on the south side by the ascent of the Scorpion, and so into Senna, and reach towards the south as far as Cadesbarne, from whence the frontiers shall go out of the town called Adar, and shall reach as far as Asemona.

5 And the limits shall fetch a compass from

‡ A.M. 2553. § Jos. 15. 1.

Asemona go sruṫ na h-Egipte, agus crioċnoċaiḋ aig bord na fairrge móire.

6 Agus beiḋ tus an taoiḃ ṡiar o'n ḃ-fairrge móir, agus aig a ḋearaḋ beiḋ an teora ceadna.

7 Agus ó ṫuaiḋ beiḋiḋ an teora ó'n ḃ-fairrge ṁóir sinte go sliaḃ anard:

8 O sin raċaiḋ siad go Emat, ċo fada le crioċa Sedada.

9 Agus raċaiḋ an teora air a h-aġaiḋ go Seṗrona agus go baille Enain: iad so na teoraña ó ṫuaiḋ.

10 Agus cuirfiḋe amaċ teoraña ṡoir ó baille Enain go Seṗama.

11 Agus raċaiḋ an teora sios ó Seṗam go Rebla, air aġaiḋ tobair Daṗnis, agus as sin sinfiḋ soir go fairrge Ciñeret.

12 Agus raċfaiḋ go Jordan, agus fa ḋeoiġ an fairrge ṡailte: buḋ í so bur nduṫaiġ maille lé na teoraña timċioll fa ċuairt.

13 Agus d' aiṫin Maoise do ċloiñ Israel, raḋ: 'Si so an duṫaiḋ noċ do ġeaḃfaoi ann oiġreaċt le ċrannċar, noċ d' aiṫin an Tiġearna le ṫaḃairt do na naoi d-treaḃaiḃ, agus do'n leiṫ ṫreiḃ:

14 Oir do ġlacadar treaḃ ċloiñe Reuben de réir ṫiġe a n-aiṫreaḋ, agus treaḃ ċloiñe Gad de réir uiṁire a slioċt, agus leiṫ ṫreaḃ Manasses a n-oiġreaċt.

15 Do ġlacadar an da ṫreiḃ sin agus an leiṫ ṫreiḃ, a n-oiġreaċt ṫar an Jordan os coiñe Jerico taoḃ ṡoir.

16 Agus do 'laḃair an Tiġearna le Maoise:

17 Is iad so ainmne na ndaoine roñfas an fearañ dóiḃ: Eleasar an sagart, agus Josua mac Nun.

18 Agus aon uaċdarán aṁain de gaċ ṫreiḃ.

19 So iad a n-ainmne dó ṫreiḃ Juda, Caleb mac Jeṗone.

20 De ṫreiḃ Simeoin, Samuel mac Aminiud.

21 De ṫreiḃ Beniamin, Elidad mac Casilon.

22 De ṫreiḃ ċloiñe Dan, Bocci mac Jogli

23 De ċloiñe Jósef, de ṫreiḃ Manasses, Hamiel maċ Eṗod.

24 De ṫreiḃ Eṗriam, Camuel mac Ṡeṗtan.

25 De ṫreiḃ Sabulon, Elisaṗan mac Ṗarnaċ.

26 De ṫreiḃ Issaċair, Paltiel an flaiṫ, mac Ossan.

Asemona to the torrent of Egypt, and shall end in the shore of the great sea.

6 And the west side shall begin from the great sea, and the same shall be the end thereof.

7 But toward the north side the borders shall begin from the great sea reaching to the most high mountain,

8 From which they shall come to Emath as far as the borders of Sedada;

9 And the limits shall go as far as Zephrona, and the village of Enan. These shall be the borders on the north side.

10 From thence they shall mark out the bounds towards the east side from the village of Enan unto Sephama,

11 And from Sephama the bounds shall go down to Rebla, over-against the fountain of Daphnis: from thence they shall come eastward to the sea of Cenereth,

12 And shall reach as far as the Jordan, and at the last shall be closed in by the most salt sea. This shall be your land with its borders round about.

13 And Moses commanded the children of Israel, saying: This shall be the land which you shall possess by lot, and which the Lord hath commanded to be given to the nine tribes, and to the half tribe.

14 For the tribe of the children of Ruben by their families, and the tribe of the children of Gad according to the number of their kindreds, and half of the tribe of Manasses.

15 That is two tribes and a half, have received their portion beyond the Jordan over-against Jericho at the east-side.

16 And the Lord said to Moses:

17 * These are the names of the men, that shall divide the land unto you: Eleazar the priest, and Josue the son of Nun.

18 And one prince of every tribe,

19 Whose names are these: Of the tribe of Juda, Caleb the son of Jephone.

20 Of the tribe of Simeon, Samuel the son of Ammiud.

21 Of the tribe of Benjamin, Elidad, the son of Chaselon.

22 Of the tribe of the children of Dan, Bocci the son of Jogli.

23 Of the children of Joseph of the tribe of Manasses, Hanniel the son of Ephod.

24 Of the tribe of Ephraim, Camuel the son of Septhan.

25 Of the tribe of Zabulon, Elisaphan the son of Pharnach.

26 Of the tribe of Issachar, Phaltiel the prince the son of Ozan.

* Jos. 14. 1. and 2.

27 De ṫreiḃ Aser, Aċiud mac Salomi.
28 De ṫreiḃ Nepṫali, Pedaol mac Ammiud.
29 Iad so d' aiṫin an Tiġearna do roinn na h-oiġreaċta do ċloinn Israel a d-tir Canain.

## CAIB. XXXV.

Beirtear caṫraċa do na Lebiteaċaiḃ: se ciḃ díoḃ air son díon do luċt dunṁarḃ gan mirún.

AGUS do labair an Tiġearna na neiṫe le Maoise, a réiteaċ Moaib, laiṁ le Iordan ṫall os coinne* Ierico:
2 Orduiġ do ċloinn Israel, go d-tugadaois do na Lébitiḃ d'oiġreaċt a seilbe.
3 Caiṫreaċa le coṁnuiḋe ionnta, agus na bruaċ-bailte ċum go m-beiḋeaḋ na caiṫreaċa le coṁnuiḋe ionta; agus na bruaċ-bailte fa ċoṁair a d-treud agus airnéise.
4 Agus roiċfid na bruaċ-bailte ó ballaiḃ na caiṫreaċ amaċ míle cois-ċéim ṫart timċioll.
5 Beiḋiḋ taoḃ soir dá míle céim; agus an taoḃ ó ḋeas, dá míle ceim, agus an taoḃ siar air aġaiḋ na fairrge dá míle ceim; agus an taoḃ ṫuaiġ, an sas ceadna: béiḋiḋ na caiṫreċa 's an lár, agus na bruaċ-bailte timċioll.
6 Agus a measg na g-caiṫreaċ noċ ḃéarṫaoi do na Lébitiḃ, beiḋ sé caiṫreaċa ċum díon, do'n dúnmarḃṫaċaiḃ, ionnas go d-teiċfiḋ sé ċuca agus 'n a g-ceann sin, beiḋiḋ do agus ceaṫraċad caṫair.
7 Se sin, oċt agus da ficcid caṫair maille le n-a m-bailtiḃ.
8 Agus de na caiṫreaċa noċ ḃearṫaoi uaiḃ de ṡeilḃ ċloinne Israel, bearfaiḋ ó'n luċd aig a b-fuil mórán, mórán; ó'n luċd aig a b-fuil beagán, ni ḃearfaiḋ aċt beagán; do ḃearfaiḋ gaċ daoine d'a ċaiṫreaċa do na Lébitiḃ do réir an oiġreaċta ṡealbuiġeas sé.
9 Do labair an Tiġearna le Maoise:
10 Labair le cloinn Israel: n-Deir teaċt a nall ṫar Iordan go tír Canain.
11 Ceapuiġiḋ amaċ ḋaoiḃ féin caiṫreaċa le beiṫ 'n a áit díon do'n dream a sgeiṫ fuil duine eile tre anḃfios.
12 Agus tra ġaḃeas díon annta, ni ḃeiḋ ceadṁaċ aig fear gaoil a ṁarbaḋ, nó go seasaiḋ sé a láṫair an ċoṁṫruinniġṫe a m-breiṫeaṁnas.
13 Agus de na caiṫreacaiḃ díon capṫa mac air leiṫ,
14 Beiḋiḋ trí aca an taoḃ so de Iordan, agus trí a d-tír Canain.

* A.M. 2553. † Jos. 21. 2.
§ Deut. 19. 2. Jos. 20. 2. ‡ Deut. 4. 41. Jos. 20. 7. and 8.
CHAP. XXXV. Ver. 6. Of the forty-eight cities assigned to the Levites, six were destined for the protection of those who had committed involuntary homicide. By an institution so full of humanity, the innocent were often protected from the sudden vengeance of the friends of the fallen, which is sure to be followed by cruel reprisals

27 Of the tribe of Aser, Ahiud, the son of Salomi.
28 Of the tribe of Nepthali: Phedael the son of Ammiud.
29 These are they whom the Lord hath commanded to divide the land of Chanaan to the children of Israel.

## CHAP. XXXV.

*Cities are appointed for the Levites. Of which six are to be the cities of refuge.*

AND the Lord spoke these things also to Moses* in the plains of Moab by the Jordan, over against Jericho:
2 † Command the children of Israel that they give to the Levites out of their possessions,
3 Cities to dwell in, and their suburbs round about: that they may abide in the towns, and the suburbs may be for their cattle and beasts:
4 Which suburbs shall reach from the walls of the cities outward, a thousand paces on every side:
5 Towards the east shall be two thousand cubits: and towards the south in like manner shall be two thousand cubits: towards the sea also, which looketh to the west, shall be the same extent: and the north side shall be bounded with the like limits. And the cities shall be in the midst, and the suburbs without.
6 ‡ And among the cities, which you shall give to the Levites, six shall be separated for refuge to fugitives, that he who hath shed blood may flee to them: and besides these there shall be other forty-two cities,
7 That is, in all forty-eight with their suburbs.
8 And of these cities which shall be given out of the possessions of the children of Israel, from them that have more, more shall be taken: and *from them* that have less, fewer. Each shall give towns to the Levites according to the extent of their inheritance.
9 And the Lord said to Moses:
10 Speak to the children of Israel, and thou shalt say to them: When you shall have passed over the Jordan into the land of Chanaan,
11 Determine what cities shall be for the refuge of fugitives, who have shed blood against their will.
12 And when the fugitive shall be in them, the kinsman of him that is slain may not have power to kill him, until he stand before the multitude, and his cause be judged.
13 § And of those cities, that are separated for the refuge of fugitives,
14 Three shall be beyond the Jordan, and three in the land of Chanaan,

15 Do cloiñ Israel agus agus do na coigcrioċaib agus luċt comnuiġe: cor go d-teiċfeaḋ cuca gaċ duine a ġníḋ marbaḋ.

16 Agus ma buailean̄ duine le h-uirlis iarain̄ neaċ, is go b-fuiġe se bás: tá an te a buail e, cion̄naċ a marbaḋ duine agus cuirfear ċum bais é.

17 Ma caṫean̄ se cloc agus go n-éagfaiḋ an te fuair an buille, ioċfaiḋ sé an ċain ċéadna.

18 Ma buailtear duine le gleus adhmuid, agus go b-fuiġe bas, cuiṫóċar an ċain le fuil an marbṫóire.

19 Cuirfiḋ fear gaoil an ḟir euġta, an marbṫóir ċum bais: co luaṫ gus ċeigeoṁas se leis, marbfaiḋ se é.

20 Ma beir sataḋ air ḋuine, nó ma ċaiṫean̄ rud air biṫ leis le droċ rún.

21 No ma buaillean̄ tré naṁadas é lé n-a laiṁ, ċor go b-fuiġe sé bás: beiḋ an té buail é cion̄taċ a n-dúnṁarbaḋ: agus fear gaolta an dunṁairbṫóir, marbṫaiḋ an uair bearfaiḋ se air.

22 Aċt ma 's go h-oban agus gan fuaṫ.

23 No ma riñé aon niḋ gan feal.

24 Agus go n-deanfear so a ḋearbuġaḋ a g-clos na n-daoine, tra racpar cuis air aġaiḋ idir an marbṫeaċ agus na gaolta:

25 Saorfear an marbṫóir amaċ as laiṁ ḋioġaltóra na fola, agus aisioċaiḋ an cómċruinnuġaḋ é go caṫraiġ a ḋidin an̄ air ṫéiċ sé: agus fanfaiḋ an̄, go bás an ardṡagairt, noċ únġaḋ leis an ola naoṁṫa.

26 Ma faġtar an marbṫóir taob amuiġ de imlib ċaiṫreaċ a ḋidin,

27 Agus go m-bearfaiḋ ḋioġaltóir na fola dunmarbaḋ air; ni beiḋ se cion̄taċ, do ṁarb é.

28 Oir buḋ ċóir ḋó fuireaċt an̄ a ċaṫruiġ ḋidin go bás an ardṡagairt: agus tar eis báis an ardṡagairt, fillfiḋ an marbṫoir go dúṫaiġ a ṡeilbe.

29 Beiḋ na néiṫe so 'n̄ a reaċta breiṫeaṁnais agaib, go buan, an bur n-áitiuġaḋ uile.

30 Cia b'e ṁarbas duine, cuirfear e ċum bais le beul luċt ḟiaḋnuise: aċt ni tligfir neaċ air biṫ, le fiaḋnuise an duine aṁain.

31 Ni glaċfaiḋ airgead fuasglaḋ an te atá cion̄taċ fola: aċt cuirfear ċum báis é.

32 Eilṫreaiġ agus deoraiḋiḋ, ni feidir leo filleaḋ air aon ċor ċum a g-caṫairib fein, sul do n̄-eugfaiḋ an t-Ard-ṡagart.

33 Ni ṫruaillfiḋe an dúṫaiḋ an a b-fuiltí, da deargaḋ le fuil an neaṁcionntaiġ: ní ḟeidir an fearan̄ do ġlanaḋ, aċt le fuil an té do ḋóirt fuil an te ud eile.

15 As well for the children of Israel as for strangers and sojourners, that he may flee to them, who hath shed blood against his will.

16 If any man strike with iron, and he die that was struck: he shall be guilty of murder, and he himself shall die.

17 If he throw a stone, and he that is struck die: he shall be punished in the same manner.

18 If he that is struck with wood die: he shall be revenged by the blood of him that struck him.

19 The kinsman of him that was slain, shall kill the murderer: as soon as he apprehendeth him, he shall kill him.

20 * If through hatred any one push a man, or fling any thing at him with ill design:

21 Or being his enemy, strike him with his hand, and he die: the striker shall be guilty of murder: the kinsman of him that was slain, as soon as he findeth him, shall kill him.

22 But if by chance-medley, and without hatred,

23 And enmity he do any of these things,

24 And this be proved in the hearing of the people, and the cause be debated between him that struck, and the next of kin:

25 The innocent shall be delivered from the hand of the revenger, and shall be brought back by sentence into the city, to which he had fled; and he shall abide there until the death of the high priest that is anointed with the holy oil.

26 If the murderer be found without the limits of the cities that are appointed for the banished,

27 And be struck by him that is the avenger of blood: he shall not be guilty that killed him.

28 For the fugitive ought to have stayed in the city until the death of the high-priest. And after he is dead, then shall the manslayer return to his own country.

29 These things shall be perpetual, and for an ordinance in all your dwellings.

30 The murderer shall be punished by witnesses: none shall be condemned upon the evidence of one man.

31 You shall not take money of him that is guilty of blood, *but* he shall die forthwith.

32 The banished and fugitives before the death of the high priest, may by no means return into their own cities.

33 Defile not the land of your habitation which is stained with the blood of the innocent; neither can it otherwise be expiated, but by his blood that hath shed the blood of another.

---

* Deut. 19. 11.

**Ver. 27.** It is here to be remarked that it was permitted to revenge an injury done to another, but not an injury done to oneself. The qualification was a wise one, on the principle that it is difficult to decide one's own cause with justice and moderation.

beiḋeas bur g-coṁgnaḋ añti, aċt sgriosfaiḋ an Tiġearna sib.

27 Agus sgreiġfiḋ se sib a measg na g-cinaḋaċ, agus fagfar sib beag ann uiṁir a measg na n-geanteaḋ, a m-bearfuiḋ an Tiġearna sib.

28 Agus añ sin do ḋeanfaoi fóġnam do ḋéiṫib, oibreaċa laṁ ḋaoine, do ċrañ agus do ċloiċ, naċ b-faiceañ agus fós naċ g-cluineañ, naċ n-íṫeann, agus naċ boltnuiġeañ.

29 Aċt ma ṫoruiġeañ tu añ sin an Tiġearna do Ḋia do ġeabfaiḋ tú e: ma iarrañ tu o d'uile ċroiḋe agus ó d' uile doilġios anama é.

30 An uair do ṫiocfas na neiṫe uile so ta d'a d-targaraċt ort añs na laeṫib deiġeanaċa, filfiḋ tû cum an Tiġearna do Ḋe, agus éistfiḋ tú le n-a ġuṫ.

31 Oir an Tiġearna do Ḋia is Dia grasaṁail é: ni ṫreiġfiḋ sé tú, agus ni scriosfaiḋ sé tú, agus ni ḋearmadfaiḋ se an cuñraḋ, noċ do ṁionuiġ sé do d' aiṫrib.

32 Fiafruiġ anois ó na laeṫib do ċuaiḋ ṫart, noċ do bí róṁad, ó'n la 'r ċruṫuiġ Dia an duine air an talaṁ, ó'n d-taob go céile de ḟlaiṫeamnas, ar n-dearnaḋ leiṫeid niḋ, nó air ċlós a leiṫéid,

33 Gur ċualadar daoine guṫ Dé aig labairt amaċ as lar an teine, mar do ċualaiḋ tusa, agus marṫeañ?

34 Ma riñe Dia amail so, imṫeaċt agus ciñe do ġlacaḋ ċuige as lar cine eile, le caṫuiġib, le cúṁarṫaib, agus le h-iongantaib, agus le cogaḋ, agus le laṁ-laidir le riġ sinte amaċ agus le tearbaintib uaṫbaraċaib, do réir gaċ niḋ riñe an Tiġearna bur n-Dia lib-se san Egipt os coiñe bur súl?

35 Cor go m-beiḋeaḋ fios agaib gur b'é an Tiġearna is Dia añ; agus naċ b-fuil Dia añ aċt é.

36 As flaiṫeamnas ṫug sé ort a ġuṫ do ċlos, ċor go d-teagasgaḋ sé ṫu: agus air an talaṁ do ṫaisban sé a ṫeine ṁór duit, agus do ċualaiḋ ṫu a briaṫra amaċ as lar an teine.

37 De briġ gur ġraḋuiġ se d' aiṫre, agus gur ṫóġ se a síol 'ña n-diaiġ; agus ṫug sé ṫusa amaċ aig dul roṁat le ċumaċt neartṁar as an Egipt;

38 Le sgrios do ċur roṁat air ḋaoine cuṁaċtaċa 'gus níos laidre 'na tu féin, agus le tusa ṫabairt a steaċ, ċum a b-fearaiñ-san a ṫabairt duit mar oiġreaċt, mar atá se ann iuḋ.

39 Biḋeaḋ fios agad ann iuḋ, air an aḋbar sin agus meobriġ e ann do ċroiḋe, gur b'e an Tiġearna is Dia a b-flaiṫeamnus ṡuas, agus air an talaṁ ṡios, agus naċ b-fuil aon eile añ.

40 Coiṁéadfaiḋ tú air an aḋbair sin a reaċta agus a aiṫeanta, noċ aiṫnigim duit, ċor go raċaiḋ sé go maiṫ duit, agus do d' ċloiñ a' d'

possess. You shall not dwell therein long, but the Lord will destroy you,

27 And scatter you among all nations, and you shall remain a few among the nations, to which the Lord shall lead you.

28 And there you shall serve gods, that were framed with men's hands; wood and stone, that neither see, nor hear, nor eat, nor smell.

29 And when thou shalt seek there the Lord thy God, thou shalt find him: yet so, if thou seek him with all thy heart, and all the affliction of thy soul,

30 After all the things aforesaid shall find thee, in the latter time thou shalt return to the Lord thy God, and shalt hear his voice.

31 Because the Lord thy God is a merciful God: he will not leave thee, nor altogether destroy thee, nor forget the covenant, by which he swore to thy fathers.

32 Ask of the days of old, that have been before thy time from the day that God created man upon the earth, from one end of heaven to the other end thereof, if ever there was done the like thing, or hath it been known at any time,

33 That a people should hear the voice of God speaking out of the midst of fire, as thou hast heard and lived:

34 If God *ever* did so as to go, and take to himself a nation out of the midst of nations, by temptations, signs, and wonders, by fight and a strong hand, and stretched-out arm, and horrible visions, according to all the things that the Lord your God did for you in Egypt, before thy eyes.

35 That thou mightest know that the Lord he is God, and there is no other besides him.

36 From heaven he made thee to hear his voice, that he might teach thee. And upon earth he shewed thee his exceeding great fire, and thou didst hear his words out of the midst of the fire.

37 Because he loved thy fathers, and chose their seed after them. * And he brought thee out of Egypt, going before thee with his great power,

38 To destroy at thy coming very great nations, and stronger than thou *art*, and to bring thee in, and give thee their land for a possession, as thou seest at this present day.

39 Know therefore this day, and think in thy heart that the Lord he is God in heaven above, and in the earth beneath, and there is no other.

40 Keep his precepts and commandments, which I command thee: that it may be well with thee, and thy children after thee, and thou mayst remain

* Exod. 13. 21.

ḋiaiġ, agus go b-faduiġe tú do laeṫe air an d-talaṁ noċ do ḃéarfar an Tiġearna do Ḋia ḋuit, go braṫ.

41 Añ sin d' órduiġ Maoise tri caiṫreaċa ċur air leiṫ an taoḃ so de Iordan, taoḃ eiriġe na gréine;

42 Le b-féadfaḋ an marḃṫaċ téiṫeaṁ ionta, noċ do marḃfeaḋ a ċóṁarsa gan rún marḃṫa a nae no lá roiṁe, agus naċ raiḃ fuaṫ aiġe air; agus go b-féadaḋ marṫain air d-téiṫeaḋ go caṫruiġ ḋioḃ.

43 Bosor añs a b-fasaċ, a maċaire treiḃ Reubein: agus Ramot ann Galaad, a tá a d-treiḃ Gad: agus Golan a m-Basan, a tá a d-treiḃ Manasses.

44 Is é so an dliġe do ċuir Maoise sios do ċloin Isráel:

45 Is iad so na fiaḋnuisiḋ agus na reaċta, agus naoṁ-gnása agus na breiṫeaṁnais, agus noċ do laḃair Maoise le cloiñ Isráel, tar éis a d-teaċt amaċ as an Egipt.

46 De 'n taoḃ so de Iordan, añs an glean os coiñe teampuil Pogoir a d-tír Sehoin riġ na n-Amoriteaċ, noċ d' aiṫreaḃ a Hesibon agus do buail Maoise. Agus clañ Isráel tar éis a ṫeaċt amaċ as an Egipt,

47 Ṡealḃuiġdar a ḋúṫaiġ, agus dúṫaiġ Og riġ Basan, ḋá riġ na n-Amoriteaċ, noċ do ḃí air an d-taoḃ so de Iordan, taoḃ le eiriġe na gréine;

48 O Aróer, noċ tá laiṁ le bruaċ an abañ Arnon, go nuige sliaḃ Ṡion, a goirṫear mar an g-céadna Hermon,

49 An réiteaċ uile ṫar Iordan leaṫ ṡoir, go nuige an b-fairge de'n ḟasaċ, agus go d-ti buñ cnoic Ṗasga.

## CAIB. V.

*Déantar na h-aiṫeanta aṫraḋ agus a ṁínuġaḋ.*

AGUS do ġóir Maoise Isráel uile, agus a dubairt leo: Eist, O Isráel, leis na naoṁ-gnása agus na breiṫeaṁnais noċ laḃraim-se añ bur g-cluasaiḃ ann iuḋ: foġlam iad agus coiṁlíon iad.

2 Do rinne an Tiġearna ar n-Dia cunraḋ liñ añ Horeb.

3 Ni dearna se an cuñraḋ so le'r n-aiṫriḃ, aċt liñe, noċ ata beo añ so ann iuḋ.

4 Do laḃair sé linn aġaiḋ air aġaiḋ, añs a t-sliaḃ amaċ as lár an teine.

5 Buḋ mise an eidir-meaḋantoir agus do ṡeas me eidir an Tiġearna agus siḃ-se an t-am sin, do ṫaisbéanaḋ a ḃriaṫra daoiḃ, oir do ḃí eagla orraiḃ de ḃriġ na teine, agus ní ḋeaċaḃar suas air an t-sliaḃ; agus dubairt:

6 Is mise an Tiġearna do Ḋia, noċ ṫug amaċ siḃ as tír na h-Egipte, as tiġ na daoirse.

* Num. 35. 14. † Jos. 20. 3.

a long time upon the land which the Lord thy God will give thee.

41 * Then Moses set aside three cities beyond the Jordan at the east side,

42 That any one might flee to them who should kill his neighbour unwillingly, and was not his enemy a day or two before, and that he might escape to some one of these cities.

43 † Bosor in the wilderness, which is situate in the plains of the tribe of Ruben: and Ramoth in Galaad, which is in the tribe of Gad: and Golan in Basan, which is in the tribe of Manasses.

44 This is the law, that Moses set before the children of Israel,

45 And these are the testimonies, and ceremonies and judgments, which he spoke to the children of Israel, when they came out of Egypt,

46 Beyond the Jordan in the valley over-against the temple of Phogor in the land of Sehon king of the Amorrhites, that dwelt in Hesebon, whom Moses slew. And the children of Israel coming out of Egypt,

47 Possessed his land, and the land of Og king of Basan, of the two kings of the Amorrhites, who were beyond the Jordan towards the rising of the sun:

48 From Aroer, which is situate upon the bank of the torrent Arnon, unto mount Sion, which is also called Hermon,

49 All the plain beyond the Jordan at the east-side, unto the sea of the wilderness, and unto the foot of mount Phasga.

## CHAP. V.

*The ten commandments are repeated and explained.*

AND Moses called all Israel, and said to them: ‡ Hear, O Israel, the ceremonies and judgments which I speak in your ears this day: learn them, and fulfil them in work.

2 The Lord our God made a covenant with us in Horeb.

3 He made not the covenant with our fathers, but with us, who are now present and living.

4 He spoke to us face to face in the mount out of the midst of fire.

5 I was the mediator and stood between the Lord and you at that time, to shew you his words, for you feared the fire, and went not up into the mountain, and he said:

6 § I am the Lord thy God, who brought thee out of the land of Egypt, out of the house of bondage.

‡ A.M. 2553. § Exod. 23. 2. Lev. 26. 1. Ps. 80. 11.

7 Ní beiḋiḋ Deiṫe coiṁiġeaċa agad añ mo laṫair-se.

8 Ni ḋéanfaiḋ tú duit féin nid greanta, no ċosamlaċt nid air biṫ a b-fuil a b-flaiṫeas ṡuas, nó a b-fuil air talam sios, nó a b-fuil añ na h-uisgib faoi an talaṁ:

9 Ni ċlaonfaiḋ tú ṫu féin sios dóib, agus ni ḋeanfaiḋ tu searḃis doib, óir misé an Tiġearna do Ḋia, Dia éadṁar a agras cionta na n-aiṫreaċ air an g-cloiñ go nuige an treas agus an ceaṫramaḋ glun de'n ṁéid ḟuaṫuiġeas mé.

10 Agus taisbéanas trócaire do ṁiltib de'n ṁuintir ġráḋuiġeas mé agus ḋéanas m'aiṫeanta a ċoiṁeadaḋ.

11 Ni tabarfaiḋ tu ainm an Tiġearna do Ḋé gan faṫ: óir ni beiḋiḋ neiṁċiontaċ an té a béirfeas a ainm gan faṫ.

12 Céiṁeud an t-saoire le a naoṁaḋ, mar d' aiṫin an Tiġearna do Ḋia duit.

13 Sé la oibreoċas tu, agus ḋéanfas tu d'obair uile.

14 An seaċtṁaḋ la, is an t-saoire, se sin sgiṫ an Tiġearna do Ḋé é: ní ḋéanfaiḋ tu obair air biṫ ann, ṫu féin, nó do ṁac, nó d'ingean; nó d'óglaċ, no do banóglaċ, do ḋaṁ, no d'asal, no béiṫeaċ air biṫ is leaṫ, nó an ċóimiḋeaċ tá taob a sdig de doirsib; go m-b' féidir le d' óglaċ agus le d' banóglaoiċ suaiṁneas do ġlacaḋ mar ṫu féin.

15 Agus cuiṁniġ go raib tu féin a' d' ṡearḃfóg-antuiḋ a g-cric na h-Egipte, agus go d-tug an Tiġearna do Ḋia amac ṫu as sin le laiṁ laidir agus le riġe sinte amaċ. Uime sin d' orduiġ an Tiġearna do Ḋia duit la an sgiṫ do cóiṁéad.

16 Tabair do d' aṫair agus do d' maṫair anóir, mar d' aiṫin an Tiġearna do Ḋia duit; ċor go b-fadoċtaoiḋe do laeṫe, agus go raċfaḋ go maiṫ duit, añs an dutaiġ noċ do bearfaiḋ an Tiġearna do Ḋia duit.

17 Ni ḋéanfaiḋ tu ṁarbaḋ.

18 Ni ḋéanfaiḋ tu druis.

19 Ni ḋéanfaiḋ tu goiḋ.

20 Ni ḋéanfaiḋ tu fiaḋnuise bréige ann agaiḋ do ċóṁarsan.

21 Ni ṡaiñteoċaiḋ tu bean do ċóṁarsan, a ṫeaċ, a ḟearan, nó a óglac, nó a banoglaċ, a ḋaṁ, nó a asal, no nid as leis.

22 Do labair an Tiġearna na briaṫra so le bur g-cóiṁṫionol uile añs an t-sliaḃ, amaċ as lar na teine, an néill, agus an dorċadais, le guṫ ṁór gan ċuir nios mó leis: Agus do sgrioḃ iad ann da ċlar ċloiċe, agus ṫug ḋaṁ-sa iad.

* Exod. 20. 3. Ps. 80. 10.
† Exod. 20. 4. Lev. 26. 1. Ps. 96. 7. ‡ Exod. 34. 14.
§ Exod. 20. 7. Lev. 19. 12. Mat. 5. 33.

7 * Thou shalt not have strange gods in my sight.

8 † Thou shalt not make to thyself a graven thing, nor the likeness of any things, that are in heaven above, or that *are* in the earth beneath, or that abide in the waters under the earth.

9 ‡ Thou shalt not adore them, and thou shalt not serve *them*. For I am the Lord thy God, a jealous God, visiting the iniquity of the fathers upon their children unto the third and fourth generation to them that hate me,

10 And showing mercy unto many thousands to them that love me, and keep my commandments.

11 § Thou shalt not take the name of the Lord thy God in vain: for he shall not be unpunished that taketh his name upon a vain thing.

12 Observe the day of the sabbath, to sanctify it, as the Lord thy God hath commanded thee.

13 Six days shalt thou labour, and shalt do all thy works.

14 ‖ The seventh is the day of the sabbath, that is, the rest of the Lord thy God. Thou shalt not do any work therein, thou nor thy son nor thy daughter, nor thy man-servant, nor thy maid-servant, nor thy ox, nor thy ass, nor any of thy beasts, nor the stranger that is within thy gates: that thy man-servant and thy maid-servant may rest, even as thyself.

15 Remember that thou also didst serve in Egypt, and the Lord thy God brought thee out from thence with a strong hand, and a stretched-out arm. Therefore hath he commanded thee that thou shouldst observe the sabbath-day.

16 ¶ Honour thy father and mother, as the Lord thy God hath commanded thee, that thou mayst live a long time, and it may be well with thee in the land which the Lord thy God will give thee.

17 Thou shalt not kill.

18 Neither shalt thou commit adultery.

19 And thou shalt not steal.

20 Neither shalt thou bear false witness against thy neighbour.

21 **Thou shalt not covet thy neighbour's wife: nor *his* house, nor his field, nor his man-servant nor his maid-servant, nor his ox, nor his ass, nor any thing that is his.

22 These words the Lord spoke to all the multitude of you in the mountain, out of the midst of the fire and the cloud, and the darkness, with a loud voice, adding nothing more: and he wrote them in two tables of stone, which he delivered unto me.

‖ Gen. 2. 2. Exod. 20. 10. Heb. 4. 4.
¶ Exod. 20. 12. Eccli. 3. 9. Mat. 15. 4. Mark 7. 10. Ephes. 6. 2.
** Mat. 5. 28. Rom. 7. 7.

23 Agus ṫarla, an uair do ċualabar an guṫ amaċ ar lár an dorċadais, agus do ċoṁarcabar an sliaḃ faoi lasaḋ, go d-tanicabar laiṁ liom-sa ċiṅ bur d-treaḃ, agus ḃur sinsir uile; agus a dubraḃar.

24 Feuċ, do ṫaisbean an Tiġearna ar n-Dia a ġlóir duiṅ agus a ṁórḋaċt, agus do ċualamar a ġuṫ amaċ ar lár na teineaḋ: do ċoṁarcamar ann iuḋ, air Dia labairt le daoine, go maireaṅ sfad.

25 Air an aḋbar sin, créad fa b-fuiġimis-ne bas agus a m-béiḋmuid loisgṫe leis an teine ṁór so ma ċluiṅmid guṫ an Tiġearna ar n-Dé do ġeaḃamuid bas.

26 Cia an niḋ an uile ḟeoil, noċ do ċualaiḋ guṫ Dé, bi ag labairt amaċ ar lár an teine mar do ċualamar-ne, agus do ṁarṫamar.

27 Eiriġ a b-fogus, agus éist le gaċ niḋ tu-sa ḋa labroċaiḋ an Tiġearna ar n-Dia: agus labair liṅe an uile niḋ, déarfas an Tiġearna ar n-Dia leat, agus éistfamuid-ne agus do ḋeanfamuid e.

28 'Nuair do ċualaiḋ an Tiġearna so; dubairt se liom: Do ċualaiḋ mé fuaim briaṫra na muiṅtire so noċ do labradar leat: is maiṫ a dubradar an uile niḋ d' ar labradar.

29 Cia ḃearfas doiḃ-san croiḋe, go m-beiḋ m' eagla-sa orra, agus go g-cóiṁeadfadis m'aiṫeanta uile a g-coṁnuiḋe, ċor go m-beiḋ se go maiṫ aca, agus ag a g-cloiṅ go braṫ?

30 Teiġ agus abair leo: Filliġiḋe ċum ḃur loistin arís.

31 Aċt seas a' m' ḟoċair-se aṅ so, agus déarfaiḋ me leat-sa, na h-aiṫeanta uile, agus na naoṁ-gnasa, agus na breiṫeaṁnais, noċ do ṫeagasgoċas tu doiḃ, ċor gó n-déanaid iad, aṅs an dúṫaiġ do ḃearfaiḋ mise dóiḃ lé sealbuġaḋ.

32 Coiṁédiḋ mar sin agus déanaiḋ mar d' orduiġ an Tiġearna bur n-Dia daoib: ni raċfaiḋ sib a leitriḋ air an taob ó ḋeas no clé.

33 Aċt siuḃalfaoi ansr an t-sliġe d' aiṫin an Tiġearna bur n-Dia ḋaoiḃ, ċor go mairfiḋ agus go m-beiḋ go maiṫ agaib, agus go b-fadoċṫaoi ḃur laeṫe aṅs an duṫaiġ noċ sealḃóċṫaoi.

## CAIB. VI.

Coṁairluiġṫear go duraċtaċ, Dia do ġraḋuġaḋ agus a aiṫeanta ċoiṁéad.

IS iad so na h-aiṫeanta, na naoṁ-ġnása, agus na breiṫeaṁnais, noċ d' aiṫin an Tiġearna bur n-Dia do ṫeagasg ḋaoib ċor go ndeanfaoi iad aṅs an b-fearaṅ a b-fuiltí aig dul d'a sealbuġaḋ:

2 Ioṅos go m-beiḋ eagla an Tiġearna do Ḋe ort, agus go g-cóiṁeudfair a reaċta uile agus a

23 But you, after you heard the voice out of the midst of the darkness, and saw the mountain burn, came to me all the princes of the tribes and the elders, and you said:

24 Behold the Lord our God hath shewn us his majesty and his greatness, we have heard his voice out of the midst of the fire, and have proved this day that God speaking with man, man hath lived.

25 Why shall we die therefore, and why shall this exceeding great fire consume us: For if we hear the voice of the Lord our God any more, we shall die.

26 What is all flesh, that it should hear the voice of the living God, who speaketh out of the midst of the fire, as we have heard, and be able to live?

27 Approach thou rather: and hear all things that the Lord our God shall say to thee, and thou shalt speak to us, and we will hear and will do them.

28 And when the Lord had heard this, he said to me: I have heard the voice of the words of this people, which they spoke to thee: they have spoken all things well.

29 Who shall give them to have such a mind, to fear me, and to keep all my commandments at all times, that it may be well with them and with their children for ever?

30 Go and say to them: Return into your tents.

31 But stand thou here with me, and I will speak to thee all my commandments, and ceremonies and judgments: which thou shalt teach them, that they may do them in the land which I will them for a possession.

32 Keep therefore and do the things which the Lord God hath commanded you: you shall not go aside neither to the right hand nor to the left.

33 But you shall walk in the way that the Lord your God hath commanded, that you may live, and it may be well with you, and *your* days may be long in the land of your possession.

## CHAP. VI.

*An exhortation to the love of God, and obedience to his law.*

THESE are the precepts, and ceremonies, and judgments, which the Lord your God commanded that I should teach you, and that you should do them in the land, into which you pass over to possess it:*

2 That thou mayst fear the Lord thy God, and keep all his commandments and precepts, which I

* A.M. 2553.

aiṫeanta, noċ fuaġraim se duit, ṫu féin, agus do ċlan, agus clan do ċloinne, air fead do ṡaoġail; ionnos go b-fadoċtaoi do laete.

3 'Eist a Israel, agus tabair d'aire sin do ḋeanaḋ d'aiṫin do Tiġearna duit: ċor go m-beiḋeaḋ go maiṫ duit, agus go liosfa go mór, mar do ġeall an Tiġearna Dia d'aiṫreaḋ duit, ann sa tír sgarḋeaḋ bainne agus meala.

4 'Eist, O Israel: Is aon Tiġearna, ar n-Dia an Tiġearna.

5 Agus ġráḋóċaiḋ tu an Tiġearna do Ḋia le do ċroiḋe go h-iomlan, le d' anam go h-iomlan, agus le d' ċumaċt go h-iomlan.

6 Agus beiḋ na briaṫra so, a aiṫniġim se ḋiot ann iuḋ, ann do ċroiḋe:

7 Agus múinfiḋ tu do do ċloinn iad, agus meoṁroċaiḋ tu iad an uair ṡuiḋfear tu ann do ṫiġ, agus aig ṡiubal sa t-sliġe, agus aig luiḋe sios, agus aig eiriġ:

8 Agus ceanglóċṫaiḋ tu iad mar ċóṁarṫa air do laiṁ, agus béid croċta eidir do ṡuil.

9 Agus scriobfaiḋ tu iad air ursanaib, agus air doirsib do ṫiġe.

10 Agus an uair ḃearfar an Tiġearna do Ḋia tu do'n duṫaiġ noċ do ṁionnuiġ do d' aiṫrib, do Abraham, do Isaac, agus do Jacob, agus 'nuair ḃearfar duit caiṫreaċa mora agus maiṫe, noċ nar ċuir tu suas;

11 Tiġṫe lán de gaċ niḋ maiṫe, noċ nar ṫoig tu, agus toibreaċa toċalta, noċ nár toċuil tu, fineaṁna agus croinn ola, nar cuir tu.

12 Agus an uair iosas tu agus beiḋeas tú lan;

13 Ann sin tabair d'aire d' eagla go ndearmadfa an Tiġearna, noċ ṫug amaċ ṫu as ċríċ na h-Egipte, ó ṫiġ na daoirse. Beiḋ eagla an Tiġearna do Ḋe ort, agus do ḋeanfaiḋ tu fóġnaṁ do, agus mionnóċaiḋ tu ann a ainm san.

14 Ni leanfaiḋ tu dée coiṁeaċa na n-daoine, noċ tá fa ċuairt bur d-timċioll;

15 Oir an Tiġearna do Dia is Dia éadṁar e bur measg; d'eagla go lasfaiḋ fearg an Tiġearna do Ḋe a'd' aġaiḋ, agus go sgriosfaiḋ ṫu ó ḋruim na talṁan.

16 Ni ċuirfiḋ tu caṫuġaḋ air an d-Tiġearna do Ḋia, mar do ċuir tu air n-áit an ċaṫuiġṫe.

17 Cóiṁéad aiṫeanta an Tiġearna do Ḋe, agus a ḟiaġnaisiḋ agus, naoṁ-ġnasa d' orduiġ se duit.

18 Agus dean an niḋ tá taiṫneaṁaċ agus maiṫ a radarc an Tiġearna, ċor go m-béiḋ go maiṫ agad, agus go b-feadfaiḋ tu dul a steaċ

command thee, and thy sons, and thy grandsons, all the days of thy life, that thy days may be prolonged.

3 Hear, O Israel, and observe to do the things which the Lord hath commanded thee, that it may be well with thee, and thou mayst be greatly multiplied, as the Lord the God of thy fathers, hath promised thee a land flowing with milk and honey.

4 Hear, O Israel, the Lord our God is one Lord.

5 * Thou shalt love the Lord thy God with thy whole heart, and with thy whole soul, and with thy whole strength,

6 And these words which I command thee this day, shall be in thy heart:

7 And thou shalt tell them to thy children, and thou shalt meditate upon them sitting in thy house, and walking on thy journey, sleeping and rising.

8 And thou shalt bind them as a sign on thy hand, and they shall be and shall move between thy eyes.

9 And thou shalt write them in the entry, and on the doors of thy house.

10 And when the Lord thy God shall have brought thee into the land, for which he swore to thy fathers Abraham, Isaac, and Jacob: and shall have given thee great and goodly cities, which thou didst not build,

11 Houses full of riches, which thou didst not set up, cisterns, which thou didst not dig, vineyards and oliveyards, which thou didst not plant,

12 And thou shalt have eaten and be full:

13 Take heed diligently lest thou forget the Lord, who brought thee out of the land of Egypt, out of the house of bondage. † Thou shalt fear the Lord thy God, and shalt serve him only, and thou shalt swear by his name.

14 You shall not go after the strange gods of all the nations, that are round about you:

15 Because the Lord thy God is a jealous God in the midst of thee: lest at any time the wrath of the Lord thy God be kindled against thee, and take thee away from the face of the earth.

16 ‡ Thou shalt not tempt the Lord thy God, as thou temptedst him in the place of temptation.

17 Keep the precepts of the Lord thy God, and the testimonies and ceremonies, which he hath commanded thee.

18 And do that which is pleasing and good in the sight of the Lord, that it may be well with

---

CHAP. VI. Ver. 7, 8, 9. From these passages it appears how earnest the people should be in meditating on God's commands, and in punctually observing them. The Jews, however, forgot the spirit in the observance of the letter. It was not unusual with them to wear before their eyes broad pieces of parchment, on which the Ten Commandments were inscribed, whilst they were indifferent to their fulfilment.

* Infra. 11. 13. Mat. 22. 37. Mark 12. 30. Luke 10. 27.
† Infra. 10. 20. Mat. 4. 10. Luke 4. 8.
‡ Mat. 4. 7. Luke 4. 12.

agus an fearan maiṫ do ṡealbuġaḋ noċ, do ṁionuiġ an Tiġearna do d' aiṫriḃ.

19 Go d-téilgfaiḋ sé amaċ do naṁaid uile róṁat, mar do laḃair se.

20 Agus an uair ḟiafróċas do ṁac díot a ma-raċ, raḋ: Créad is ciall de na fiaḋnuisiḃ agus na naoṁ-gnásaiḃ agus na breaiṫeaṁnaiḃ, noċ d' aiṫin an Tiġearna ar n-Dia duinn.

21 Déarfaiḋ tu leis: Do ḃimar-ne ar sclaḃaiḋe ag Farao san Egipt: agus ṫug an Tiġearna amaċ as an Egipt sinn le láiṁ láidir:

22 Agus do ṫaisbean se cóṁarṫaiḋe agus ion-gantasa móra agus doilġe, air an Egipt, an aġaid Farao, agus air ṁuinntir a ṫiġe uile, os cóṁair ar sul:

23 Agus ṫug sé amaċ sinn as sin, ċor go d-ta-ḃraḋ sé a steaċ sinn, le ṫaḃairt duinn na dúṫaiġe, noċ do ṁionuiġ sé d'ar n-aiṫriḃ.

24 Agus d' aiṫin an Tiġearna na reaċta so uile do ċóṁall, agus go m-beiḋeaḋ eagla an Tiġearna ar n-De orainn, go m-buḋ ṁaiṫ duinn gaċ lá d'ar ṡaoġal aṁail ann uiḋ.

25 Agus beiḋiḋ trocaireaċ duinn ma ċoiṁead-muid agus ma deanmuid a aiṫeanta uile a b-fiaġ-nuise an Tiġearna ar n-De, mar d' aiṫin se duinn.

## CAIB. VII.

Ni dual coṁrað no caranṫas leis na Cananitiġiḃ. Gealann Dia d'a ḋaoiniḃ gaċ beannaċt agus cong-naḋ, ma ċoiṁéadann siad aiṫeanta.

AN uair do ḃearfaiḋ an Tiġearna do Ḋia ṫu do'n tír a b-fuil tu ag dul d'a ṡealbuġaḋ, agus air teilgean amaċ mórán cineaḋaċ róṁat, na Het-titiġ, agus na Gergasitiġ, agus na h-Amoritiġ, agus na Cananitiġ, agus na Perisitiġ, agus na Hebitiġ, agus na Jebusitiġ, seaċt g-cineaḋaċa ba mó 'na siḃ-se agus ba cuṁaċtaiġe.

2 Agus an uair do ḃearfaiḋ an Tiġearna do Ḋia duit iad, buailfiḋ tu iad, agus sgriosfaiḋ tu iad amaċ; ni ḋeanfaiḋ tu cumrað air biṫ, agus tró-caire ni ṫaisbéanfaiḋ tu doiḃ:

3 Ni ḋéanfaiḋ tu pósaḋ air biṫ leo. Ni ḃearfaiḋ tu d'inġean d'a ṁac, agus ni ġlacfaiḋ tu a inġion do do ṁac.

4 Oir tarranġoċaiḋ sí do ṁac ó mise leanṁuin, ċum fóġnaiṁ do ḋéṫiḃ eile: mar sin ḃeiḋ fearg an Tiġearna ḋa lasaḋ a'd' aġaiḋ, agus leirsgrios-faiḋ sé ṫu go h-oban.

5 Aċt mar so do ḋéanfaoi leo: teilgfiḋe air lár 'n-altóra, agus brisfiḋe a n-ioṁaiġe, agus gearrfaiḋe síos a ngurráin, agus loisgfiḋ le teine a n-iomaiġe ġreanta,

* A.M. 2553. † Exod. 23. 23. and 32. 2. ‡ Exod. 23. 32. and 34. 15, 16.

thee: and going in thou mayst possess the goodly land, concerning which the Lord swore to thy fathers,

19 That he would destroy all thy enemies before thee, as he hath spoken.

20 And when thy son shall ask thee tomorrow, saying: What mean these testimonies, and ceremonies, and judgments which the Lord our God hath commanded us?

21 Thou shalt say to him: we were bondmen of Pharao in Egypt, and the Lord brought us out of Egypt with a strong hand.

22 And he wrought signs and wonders great and very grievous in Egypt against Pharao, and all his house, in our sight.

23 And he brought us out from thence, that he might bring us in and give us the land, concerning which he swore to our fathers.

24 And the Lord commanded that we should do all these ordinances, and should fear the Lord our God, that it might be well with us all the days of our life, as it is at this day.

25 And he will be merciful to us, if we keep and do all his precepts before the Lord our God, as he hath commanded us.

## CHAP. VII.

*No league nor fellowship to be made with the Chanaanites: God promiseth his people his blessing and assistance, if they keep his commandments.*

WHEN * the Lord thy God shall have brought thee into the land, which thou art going in to possess, and shall have destroyed many nations before thee, † the Hethite, and the Gergazite, and the Amorrhite, and the Chanaanite, and the Pherezite, and the Hevite, and the Jebusite, seven nations much more numerous than thou art, and stronger than thou:

2 And the Lord thy God shall have delivered them to thee, thou shalt utterly destroy them. ‡ Thou shalt make no league with them, nor shew mercy to them.

3 Neither shalt thou make marriages with them. Thou shalt not give thy daughter to his son, nor take his daughter for thy son:

4 For she will turn away thy son from following me, that he may rather serve strange gods, and the wrath of the Lord will be kindled, and will quickly destroy thee.

5 But thus rather shall you deal with them: § Destroy their altars, and break their statues, and cut down their groves, and burn their graven things.

§ Exod. 23. 24. Infra, 12. 3. and 16. 22.

6 Óir is pobal naoṁṫa do'n Tiġearna do Ḋia ṫusa: do ṫóġ an Tiġearna do Ḋia ṫu ċum beiṫ a d' ṗobal áirid aige féin, ós cioñ gaċ uile ṗobail, d'a b-fuil air aġaiḋ na talṁan.

7 Ni de ċioñ gur mó ann uiṁir sib 'na pobal air biṫ ta an Tiġearna taṫuġaḋ lib, óir is sib pobal is luġa de'n uile ṗobal:

8 Aċt de ċioñ gur ġráḋuiġ an Tiġearna sib, agus do ċoiṁlin na mioña ṫug sé d'a bur n-aiṫrib, agus ṫug se amaċ sib le laiṁ laidir, agus do ḟuasguil se amaċ as tiġ na daoirse sib, as laiṁ Ṗarao riġ na h-Egipte.

9 Agus beiḋiḋ fios agad gur b'e an Tiġearna do Ḋia is Dia neartṁar ann, firiñeaċ, noċ ċóiṁeadas a ċuñraḋ agus a ṫróċaire do'n ṁuintir ġráḋuiġeas e, agus ċóiṁlionas a aiṫeanta, go mile geinealaċ.

10 Agus ċuiṫuġaḋ gan ṁuil leis an droing ḟuaṫuiġeas e, agus ni ḟanañ gan cuṫuġaḋ leo réir mar ṫuiladar.

11 Cóṁead air an aḋbar sin na h-aiṫeanta, agus na naoṁ-ġnása, agus na breiṫeaṁnais, noċ ṁuinim-se ḋaoiḃ ann iuḋ, do ḋéanaḋ.

12 N-déis na breiṫeaṁnais so éisteaċt, ma ċoiṁéadañ agus ma deanann tu iad, cóṁeadfaiḋ an Tiġearna do Ḋia ḋuit-se an cuñraḋ agus an tróċaire, noċ do ṁioñuiġ sé do d' aiṫrib:

13 Agus ġráḋeoċaiḋ se ṫú, agus méideoċaiḋ sé ṫú, agus beañeoċaiḋ sé toraḋ do ḃroñ, agus toraḋ d' ḟearuiñ, d' arḃar, agus d' ḟion, agus d'ola, agus do ba, ioñlaoġ do ṫreuda agus do ċaoraċ, añsa duṫaiġ, noċ do ṁionuiġ sé do d' aiṫrib do ṫaḃairt ḋuit-se.

14 Beiḋ tu beañuiġṫe ós cioñ gaċ uile ṗobal: ni ḃeiḋ firioñaċ aimriḋ bur mearg, nó a mearg bur n-airnéise.

15 Ḃainfaiḋ an Tiġearna gaċ uile easlainte uaiḃ, agus ni ċuirfiḋ de ḋroiċṫiñearaiḃ na h-Egipte oraiḃ, noċ as eol daoiḃ; aċt air bur naṁaid cuirfiḋ sé iad.

16 Scriosfaiḋ tu-sa an uile ṗobal ṫoirḃearfas an Tiġearna do Ḋia ḋuit. Ni beiḋe truaiġe aig do ṡuil ḋóiḃ: ni ḋéantaoi seirḃis ḋa n-deiṫiḃ d'eagla go n-déanfaḋ diṫ ort.

17 Ma deir tu añ do ċroiḋe: Is mó na cineaḋaċa so 'na mise: cioños scriosfiḋ mé iad.

18 Na biḋeaḋ eagla ort: aċt cuiṁneoċaiḋ tu créad do riñe an Tiġearna do Ḋia le Ṗarao, agus leis an Egipt uile:

19 Na caṫuiġṫe móra noċ do ċoñairc do ṡuile, agus na cóṁarṫaiḋ, agus na h-iongṅanta so, agus an laiṁ ċuṁaċdaċ agus an riġ sinte amaċ lé a

6 * Because thou art a holy people to the Lord thy God. †The Lord thy God hath chosen thee to be his peculiar people of all peoples that are upon the earth.

7 Not because you surpass all nations in number is the Lord joined unto you, and hath chosen you, for you are the fewest of any people:

8 But because the Lord hath loved you, and hath kept his oath, which he swore to your fathers: and hath brought you out with a strong hand, and redeemed you from the house of bondage, out of the hand of Pharao the king of Egypt.

9 And thou shalt know that the Lord thy God is a strong and faithful God, keeping his covenant and mercy to them that love him, and to them that keep his commandments, unto a thousand generations:

10 And repaying forthwith them that hate him, so as to destroy them, without further delay immediately rendering to them what they deserve.

11 Keep therefore the precepts and ceremonies and judgments, which I command thee this day to do.

12 If after thou hast heard these judgments, thou keep and do them, the Lord thy God will also keep his covenant to thee, and the mercy which he swore to thy fathers:

13 And he will love thee and multiply thee and will bless the fruit of thy womb, and the fruit of thy land, thy corn, and thy vintage, thy oil, and thy herds, *and* the flocks of thy sheep upon the land, for which he swore to thy fathers that he would give it thee.

14 Blessed shalt thou be among all people. ‡ No one shall be barren among you of either sex, neither of men nor cattle.

15 The Lord will take away from thee all sicktess: and the grievous infirmities ofEgypt, which, thou knowest, he will not bring upon thee, but upon thy enemies.

16 Thou shalt consume all the people, which the Lord thy God will deliver to thee. Thy eye shall not spare them, neither shalt thou serve their gods, lest they be thy ruin.

17 If thou say in thy heart: These nations are more than I, how shall I be able to destroy them?

18 Fear not, but remember what the Lord thy God did to Pharao and to all the Egyptians,

19 The exceeding great plagues which thy eyes saw, and the signs and wonders, and the strong hand, and the stretched-out arm, with which the

CHAP. VIII. Ver. 20. We are told that a Persian army was routed and put to flight by a horde of hornets sent among them by God, through the prayers of James, Bishop of Nisibis.—MARTINI.

* Infra, 14. 2.
† Infra, 26. 18. ‡ Exod. 23. 26.

d-tug an Tiġearna bur n-Dia amaċ ṫu: mar sin do ḋéanfaiḋ an Tiġearna do Ḋia leis an uile ṗobal lé a m-beiḋ eagla ort.

20 Os a ċionn sin, cuirfiḋ an Tiġearna do Ḋia an hornet eatarra no go m-básuiġṫear an ṁéid ḟuigfear, agus ḟoileoċas iad féin ort-sa.

21 Ni beiḋ uaṫbas ort air a son-san: óir atá an Tiġearna do Ḋia eadraib, Dia ċumaċtaḋ agus uaṫbasaċ.

22 Scriosfaiḋ se na cineaḋaċ so amaċ róṁat réir a ċeile: ni scriosfaiḋ tu ann éinfeaċd iad, d' eagla go b-fasfaḋ beaṫaiġ an ṁaċaire, ort.

23 Aċt do ḃearfaiḋ an Tiġearna do Ḋia ḋuit iad, os do ċoṁair, agus sgriosfaiḋ sé iad le díoġbaḋ móir, no go rabaid milte.

24 Agus do ḃearfaiḋ sé a riġṫe aṅ do láiṁ, agus sgriosfaiḋ tu a n-ainme, ó beiṫ faoi neaṁ: ni ṫiucfaiḋ do ḋuine air biṫ seasaḋ roṁat, nó go sgriosfaiḋ tu iad.

25 Iaṁaiġe ġreanta a ndée loisgfiḋ tu lé teine: ni ṡainteoċaiḋ tu an t-airgiod, no an t-or atá orra, agus ni ġlacfaiḋ tu ċugad aon niḋ doib, d'eagla go b-peacoċtair: óir is aṫḟuaṫṁaireaċt do'n Tiġearna do Ḋia é.

26 Ni ḃearfaiḋ tu aḋḟuaṫṁaireaċt ċum do ṫiġ, d'eagla go m-béiṫeaḋ a'd' niḋ ṁalluiġṫe cosṁail leis: Aċt fuaṫoċaiḋ tu é ṫrid amaċ mar ṡalaċar, agus beiḋ graín ort róiṁe go h-iomlán; mar niḋ truaillíġṫe, óir is niḋ malluiġṫe é.

## CAIB. VIII.

Cuirtear a g-cuiṁne an ṗobail, mar riñe Dia leo, ċum go n-gráḋoċadis é agus go n-déanfaidis seirbis do.

NA h-aiṫeanta uile d' aiṫniġim-se ḋaoib ann iuḋ coiṁéadfaiḋe a n-déanaḋ, ċor go m-beiṫi beo, agus go lionfaiḋe, agus go raċṫaoi a steaċ agus go sealḃoċṫaoi an fearaṅ, noċ do ṁioṅuiġ an Tiġearna do ṫabairt d'a bur n-aiṫrib.

2 Agus cuiṁneoċaiḋ tu na sliġṫe uile, an ar treoruiġ an Tiġearna do Ḋia tu anois le ḋá ḟiċċid bliaġan 'san b-fasaċ, do do uṁluġaḋ, agus do d' ḋearbaḋ, d'ḟaġail feasa cread do ḃi aṅ do ċroiḋe, an g-cóiṁlionfá a aiṫeanta, no naċ n-déanfá.

3 D'uṁluiġ sé tu lé ocrus, agus do ṡasuiġ sé ṫu lé maña, noċ nar b-fear duit-se, nó do d' aiṫrib; le ṫaisbeánaḋ naċ lé aran aṁain beaṫuiġṫear an duine, aċt le gaċ briaṫar a ṫig as beul an Tiġearna.

4 Nior ċrioṅ d' eadaċ uimat, tre aois agus nior at do ċos, air feaḋ na dá ḟiċċiod bliaġan so.

* Exod. 23. 28. Jos. 24. 12. † Mac. 12. 40.

Lord thy God brought thee out: so will he do to all the people whom thou fearest.

20 * Moreover the Lord thy God will send also hornets among them, until he destroy and consume all that have escaped thee, and could hide themselves.

21 Thou shalt not fear them, because the Lord thy God is in the midst of thee, a God mighty and terrible:

22 He will consume these nations in thy sight by little and little and by degrees. Thou wilt not be able to destroy them altogether: lest perhaps the beasts of the earth should increase upon thee.

23 But the Lord thy God shall deliver them in thy sight: and shall slay them until they be utterly destroyed.

24 And he shall deliver their kings into thy hands, and thou shalt destroy their names from under heaven: no man shall be able to resist thee, until thou destroy them.

25 † Their graven things thou shalt burn with fire: thou shalt not covet the silver and gold of which they are made, neither shalt thou take to thee any thing thereof, lest thou offend, because it is an abomination to the Lord thy God.

26 Neither shalt thou bring any thing of the idol into thy house, lest thou become an anathema, like it. Thou shalt detest it as dung, and shalt utterly abhor it as uncleanness and filth, because it is an anathema.

## CHAP. VIII.

*The people is put in mind of God's dealings with them, to the end that they may love him and serve him.*

ALL ‡ the commandments, that I command thee this day, take great care to observe: that you may live, and be multiplied, and going in may possess the land, for which the Lord swore to your fathers.

2 And thou shalt remember all the way through which the Lord thy God hath brought thee for forty years through the desert, to afflict thee and to prove thee, and that the things that were in thy heart might be made known, whether thou wouldst keep his commandments or no.

3 He afflicted thee with want, and gave thee manna for *thy* food, which neither thou nor thy fathers knew: to shew that § not in bread alone doth man live, but in every word that proceedeth from the mouth of God.

4 Thy raiment with which thou wast covered, hath not decayed for age, and thy foot is not worn, lo this is the fortieth year.

‡ A.M. 2553. § Mat. 4. 4. Luke 4. 4.

5 Go g-cuiṁneoḋa an̄ do ċroiḋe, gur mar treo-ras duine a ṁac, is amlaiḋ, smaċduiġeas an Ti-ġearna do Ḋia ṫu-sa.

6 Cum go g-coiṁéadfa aiṫeanta an Tiġearna do Ḋé, agus go siubalfa an̄ a ṡliġṫiḃ, agus go m-beiḋeaḋ a eagla ort.

7 Oir do ḃeirfaiḋ an Tiġearna do Ḋia ṫu-sa go tir ṁaiṫ, tir lan de sruṫaiḃ agus de ṫoibriḃ, a m-brisean̄ amaċ sroṫa, triḋ na maġa agus na cnoca.

8 Dúiṫċe ċruiṫneaċta, agus eorna, agus ḟine-aṁna, áit an̄ a b-fasan̄ ċran̄ fige, agus pomgra-nata: agus duiṫ ola agus ṁeala;

9 Dúiṫċe an̄ a iosfaiḋ tu aran gan gainn̄e, agus an̄ a m-beiḋ agad ḟarsanaċt gaċ niḋ an̄; dúiṫċe an̄ ar iaran̄ a cloċa, agus gar feidir prás do ḃuaint as a ċnocaiḃ.

10 Cum an uair iosas tú agus beiḋeas tu lan, go m-bean̄oċair an Tiġearna do Ḋia, air son an ḟearain̄ ṁaiṫ ṫug sé duit.

11 Tabair aire agus fanaic, naċ n-dearmadfa an Tiġearna do Ḋia agus naċ g-coiṁéadfa a aiṫeanta agus a ḃreiṫeaṁnais, agus a naoṁ-gnása noċ aiṫniġim-se duit an̄ iuḋ.

12 Ar eagla, an úair iosfas tú agus beiḋeas tu sáṫaċ, agus déanfas tú tiġṫe maiṫe, agus ċóiṁneo-ċas tú ion̄ta,

13 Agus an uair beḋis agad ḟealbaḋa tréada bó agus caoiriḋ, agus mórán óir agus airgid agus an uile niḋ.

14 Go n-eireoċaiḋ do ċroiḋe suas, agus go n-dearmadfa an Tiġearna do Ḋia, noċ ṫug amaċ ṫú as cric na h-Egipte, as tiġ na daoirse;

15 Noċ do ṫreoruiġ ṫú ṫriḋ an b-fásaċ ṁór uaṫḃásaċ sin, an̄ a rabadar naiṫreaċa anail teiñ-tiġe, agus scorpiona, agus tiormaċ, agus áit naċ raiḃ uisge; noċ ṫug uisge ċugad amaċ as an g-carraig ċruaiḋ:

16 Agus do ḃeaṫuiġ ṫú triḋ an b-fásaċ, lé man̄a naċ ar feas do d' áiṫriḃ; agus n-déis d'umluġaḋ agus do ḋearbaḋ, ṁaiṫ se duit an̄ d'aimsir déiġion-aiġ;

17 Cum naċ n-aibeorċa an̄ do ċroiḋe: Mo ċu-ṁaċt agus neart mo láiṁe féin, fuair na neiṫe so ḋam.

18 Aċt cuiṁneoċaiḋ tu an Tiġearna do Ḋia; ṫug do neart duit go n-déanfaḋ a ċunnraḋ seasṁaċ noċ do ṁion̄uiġ sé do ḃur n-áiṫriḃ, mar tá sé an̄ iuḋ.

19 Aċt ma ḋearmadan̄ tu an Tiġearna do Ḋia, agus go leanfaiḋ tú dée eile, fóġnaḋ dóiḃ, agus a n-áḋraḋ, do ġnim-se targaraċt ḃur n-aġaiḋ ann iuḋ, go sgriosfear siḃ.

5 That thou mayst consider in thy heart that as a man traineth up his son, so the Lord thy God hath trained thee up.

6 That thou shouldst keep the commandments of the Lord thy God, and walk in his ways and fear him.

7 For the Lord thy God will bring thee into a good land, of brooks and of waters, and of fountains: in the plains of which and the hills deep rivers break out:

8 A land of wheat, and barley, and vineyards, wherein fig-trees and pomegranates, and oliveyards grow: a land of oil and honey.

9 Where without any want thou shalt eat thy bread, and enjoy abundance of all things: where the stones are iron, and out of its hills are dug mines of brass:

10 That when thou hast eaten, and art full, thou mayst bless the Lord thy God for the excellent land which he hath given thee.

11 Take heed, and beware lest at any time thou forget the Lord thy God, and neglect his commandments and judgments and ceremonies, which I command thee this day.

12 Lest after thou hast eaten and art filled, hast built goodly houses, and dwelt in them.

13 And shalt have herds of oxen and flocks of sheep, and plenty of gold and of silver, and of all things,

14 Thy heart be lifted up, and thou remember not the Lord thy God, who brought thee out of the land of Egypt, out of the house of bondage;

15 And was the leader in the great and terrible wilderness* wherein there was the serpent burning with his breath, and the scorpion and the dipsas, and no waters at all; † who brought forth streams out of the hardest rock.

16 ‡ And fed thee in the wilderness with manna which thy fathers knew not. And after he had afflicted and proved thee, at the last he had mercy on thee.

17 Lest thou shouldst say in thy heart: My own might, and the strength of my own hand, have achieved all these things for me.

18 But remember the Lord thy God, that he hath given thee strength, that he might fulfil his covenant, concerning which he swore to thy fathers, as this present day showeth.

19 But if thou forget the Lord thy God, and follow strange gods, and serve and adore them; behold now I foretell thee that thou shalt utterly perish.

---

CHAP. VIII. Ver. 11, 12, 13. The caution here given by Moyses, to guard against the seductive influence of prosperity, is proved by the subsequent prevarications of the Jewish people to have been wise and necessary. All Christians as well as Jews, have far more to fear from the favours, than they have from the frowns of this world.

* Num. 20. 9, and 21. 6. † Exod. 17. 6.
‡ Exod. 16. 14.

20 Uṁail na ċineadaċa noċ do sgrios an Ti-ġearna le liñ bur n-ioñsaiḋe, mar sin do sgrios-fear sib-se; ma biḋeañ sib neaṁ-umal do ġut an Tiġearna bur n-De.

## CAIB. IX.

D'eagla go m-beiḋeaḋ siad teañ ar a gniomṫa buadaċa, agus go silfid, gur buḋ iad fein do riñe iad, cuirtear a g-cuiṁne doib iomadalaċt a g-ceannairćib agus a b-peacaiḋ eile, bearfaḋ air an Tiġearna, a sgrios muna gur ċogail se doib, fa an ġeall do tug se d' Abraċaim, d' Isaac, agus go Jacob.

Eist, O Israél: tá tu le dul tar Jordan añ iuḋ, le ḟealbuġaḋ cineaċa anṁora agus nios láidire na tú féin, caiṫreaċa móra agus cúṁdaiġṫe suas go speur.

2 Daoine móra agus árda, clañ na n-Enacimeaċ, noċ do ċonairc tu agus d'a g-cualaiḋ tú, añ aġaiḋ naċ d-tig le aon duine seasaḋ.

3 Beiḋ fios agad air an adbar sin an iuḋ, go racfaiḋ an Tiġearna do Dia anoñ rómat; mar ṫeine loisgniġ agus casgarac, sgriosfaiḋ agus millfiḋ agus sgapfaiḋ air d' aġaiḋ go taraiḋ, mar dubairt se leat.

4 Na abair añ do ċroiḋe, tar éis an Tiġearna do Dia iad a sgriosaḋ rómat: Mar ġeall air me beiṫ dilis, ṫug an Tiġearna a steaċ me le ḟealbu-ġaḋ an ḟearaiñ so, ó ṫarla gur air son a b-peacaiḋ, sgriostar na ciñeadaċa so.

5 Oir ni air son do dligstanas no ionracais do ċroiḋe, ṫéiḋir ḟealbuġaḋ a b-fearaiñ; act air son ċioñta na g-cineadac so cuireañ se sgrios orra romat; agus go g-cóiṁlionfaḋ an Tiġearna an fo-cal noċ do ṁioñuiġ se do d' áiṫrib, Abrahain, Isac, agus Jacob.

6 Tuig ar an adbar sin, naċ d-tabarañ an Tiġearna do Dia an fearañ maiṫ so duit le ḟeal-buġaḋ, air son do ċeartais féin, óir is pobal dana ṫu.

7 Mar sin cuiṁniġ, agus na dearmuid, mar do brostuiġ tú an Tiġearna do Dia cum feirge 'san b-fasac. O'n lo ar ḟaġ tú criċ na h-Egipte, go d-ti na h-áite so do bibar aig eiriġ suas ann aġ-aiḋ an Tiġearna.

8 Oir 'san Horeb do brostuig tú é cum feirge, ioños go raib se feargaċ lib, agus go m-buḋ mian leis bur sgrios.

9 An uair do ċuaiḋ mise suas añs an t-sliab, le ġlacaḋ na g-clar cloiċte, cláir an ċuñarta noċ do riñe an Tiġearna lib-se: agus do riñe me cóṁnuiġe air a t-slaib, ceaṫraċad lá agus cea-ṫraċad oiḋċe, gan arán iṫe, gan uisge ol.

20 As the nations, which the Lord destroyed at thy entrance, so shall you also perish, if you be disobedient to the voice of the Lord your God.

## CHAP. IX.

*Lest they should impute their victories to their own merits, they are put in mind of their manifold rebellions and other sins, for which they should have been destroyed, but God spared them for his promise made to Abraham, Isaac, and Jacob.*

HEAR, O Israel: * Thou shalt go over the Jordan this day: to possess nations very great, and stronger than thyself, cities great, and walled up to the sky.

2 A people great and tall, the sons of the Enacims, whom thou hast seen, and heard of, against whom no man is able to stand.

3 Thou shalt know therefore this day that the Lord thy God himself will pass over before thee, a devouring and consuming fire, to destroy and extirpate and bring them to nothing before thy face quickly, as he hath spoken to thee.

4 Say not in thy heart when the Lord thy God shall have destroyed them in thy sight: For my justice hath the Lord brought me in to possess this land, whereas these nations are destroyed for their wickedness.

5 For it is not for thy justices, and the uprightness of thy heart that thou shalt go in to possess their lands; but because they have done wickedly, they are destroyed at thy coming in; and that the Lord might accomplish his word, which he promised by oath to thy fathers Abraham, Isaac, and Jacob.

6 Know therefore that the Lord thy God giveth thee not this excellent land in possession for thy justices, for thou art a very stiff-necked people.

7 Remember, and forget not how thou provokest the Lord thy God to wrath in the wilderness. From the day, that thou camest out of Egypt unto this place, thou hast always strove against the Lord.

8 † For in Horeb also thou didst provoke him, and he was angry and would have destroyed thee.

9 ‡ When I went up into the mount to receive the tables of stone, the tables of the covenant which the lord made with you: and I continued in the mount forty days and nights, neither eating bread nor drinking water.

* A.M. 2553.

† Exod. 17. 6. and 19. 3. ‡ Exod. 24. 18.

10 Agus do ṫug an Tiġearna dá ċlár ċloiċe dam scríobṫa le meur Dé; agus do bí scríobṫa orra gac briaṫar do labair sé liḃ-se air a t-sliaḃ, amaċ as lár na teine, nuair do bí an pobal cruiñiġṫe a g-ceañ a ċeile.

11 Agus nuair do bí dá ḟiċead lá ṫart agus dá ḟiċead oiḋċe, ṫug an Tiġearna dam an dá ċlár ċloiċe, clair an ċuñarta.

12 Agus dubairt liom: Eiriġ, imṫiġ síos go luaṫ as so: óir do ṗobal noċ ṫug tú amaċ as an Egipt, d'ḟilladar go luaṫ as an t-sliġe d' aiṫin mise doiḃ; agus do riñadar iomaiġ leaġṫa dóiḃ féin.

13 Agus arís do labair an Tiġearna liom, do ċiḋim go b-fuil an pobal so, cruaḋ-muinéalaċ.

14 Léig dam, ioños go sgriosfaiḋ mé iad, agus go m-baiṫiḋ me amaċ a n-ainm ó beiṫ faoi neaṁ, agus déanfaiḋ mé díot-sa cine níos mó, agus níos cúṁaċtaiġ na iad.

15 Agus an uair do ṫáiniċeas ann uas ó'n t-sliaḃ a bí air lasaḋ, agus do bídar dá ċlár an ċuñarṫa añ mo dá laiṁ.

16 Agus do ċonairc me gur ṗeacuiġ sib-se ann aġaiḋ an Tiġearna bur n-De, agus do riñeabar daoiḃ féin laoġ leaġṫa agus gar iompóiġabar go luaṫ sib féin ó'n t-sliġe noċ d' aiṫin an Tiġearna daoiḃ:

17 Do ṫeilg mé as mo dá laiṁ na ċlair, agus do bris mé añ bur n-aṁarc iad.

18 Agus do ṫuit mé síos ós coiñe an Tiġearna mar an g-ceud uair, ceaṫraċad lá agus ceaṫra-ċad oiḋċe; agus níor iṫ me aran, agus níor ol me uisge, air son na n-uile ṗeacaḋ noċ do ṗeacuiġabar añ aġaiḋ an Tigearna, agus do ḃrostuiġbar ċum feirge.

19 Oir do bí eagla feirge agus bruṫ an Ti-ġearna orm, le ar ṁian leis sib a sgrios, agus d' éist an Tiġearna liom an uair sin, mar an g-ceadna.

20 Agus do bí sé ró ḟeargaċ le Aron mar an g-ceadna, agus do bí aige inntin a sgriosaḋ: agus do ġuiḋ mise air a son-sa mar an g-ceadna.

21 Agus do ġlac mé bur g-coir—an laoġ do ri-ñabar, agus do ḃruiġ mé é, agus do ṁeil mé gó ró min é, no go raiḃ ċó min ré luaiṫreaḋ: agus do ċaiṫ mé a luaiṫreaḋ añs an t-sruṫ, ṫig a nuas ó an t-sliab.

22 Agus do ḃrostuiġeabar an Tiġearna ċum feirge, aig an losgaḋ, agus ait an ċaṫuiġṫe agus aig uaṁaiḃ an ċraois.

23 Agus an uair do ċuir sé sib as Cades-bairne, a ráḋ: Eiriġ agus sealbuiġe an fearañ ṫug mise daoiḃ; añ sin do ċaṫuiġbar ann aġaiḋ aiṫne an Tiġearna bur n-De, agus níor ċreida-bar é, agus níor éistabar lé na ġuṫ.

* Exod. 31. 18. and 42. 15. † Exod. 32. 7.

10 * And the Lord gave me two tables of stone written with the finger of God, and containing all the words that he spoke to you in the mount from the midst of the fire, when the people were assembled together.

11 And when forty days were passed, and as many nights, the Lord gave me the two tables of stone, the tables of the covenant.

12 And said to me; † Arise, and go down from hence quickly: for thy people, which thou hast brought out of Egypt, have quickly forsaken the way that thou hast shewn them, and have made unto themselves a molten *idol*.

13 And again the Lord said to me: I see that this people is stiff-necked:

14 Let me alone that I may destroy them, and abolish their name from under heaven, and set thee over a nation, that is greater and stronger than this.

15 And when I came down from the burning mount, and held the two tables of the covenant with both hands,

16 And saw that you had sinned against the Lord your God, and had made yourselves a molten calf, and had quickly forsaken his way, which he had shewn you:

17 I cast the tables out of my hands, and broke them in your sight.

18 And I fell down before the Lord as before, forty days and nights, neither eating bread nor drinking water, for all your sins, which you had committed against the Lord, and had provoked him to wrath:

19 For I feared his indignation and anger, wherewith being moved against you, he would have destroyed you. And the Lord heard me this time also.

20 And he was exceeding angry against Aaron also, and would have destroyed him, and I prayed in like manner for him.

21 And your sin that you had committed, that is the calf, I took, and burned it with fire, and breaking it into pieces, until it was as small as dust, I threw it into the torrent, which cometh down from the mountain.

22 ‡ At the burning also, and at the place of temptation, and at the graves of lust, you provoked Lord:

23 And when he sent you from Cadesbarne, saying: Go up, and possess the land that I have given you, and you slighted the commandment of the Lord your God, and did not believe him, neither would you hearken to his voice:

‡ Num. 11. 1. and 16. 35. and 21. 6.

